# Cóir Múinte na Gaedilge
## ó sna Bráiṫriḃ Críostaṁla
### An Ċéad Ċairt



Cóir

# Cóir Ṁúinte na Gaeḋilge

ó na

## Bráiṫriḃ Críostaṁla.

## An Ċéad Leaḃar.

An Dara Cló.



Baile Áṫa Cliaṫ:
M. H. Mac an Ġoill ⁊ a Ṁac.
1922.

# Réaṁ-ráḋ do'n Ṁúinteoir.

---

I dtosaċ gaċ léiġinn múintear go cúramaċ an clár foġar a ġabann leis.

Ná h-osgaltar na leaḃair go dtí go mbeiḋ gaċ focal is gaċ abra ar barr a ṫeangan ag an uile scoláire sa rang.

Múintear na focail mar seo: Teasbáineaḋ an múinteoir rud éigin go ḃfuil a ainm sa ċeaċt atá aige 'á ṁúineaḋ. Cuireaḋ sé a ainm ar an rud so ar Gaeḋilg gan baint le h-aon teanga eile. San poinnt go ḃfuil S (= scoil) 'na ṫosaċ, ġeoḃtar ainmneaċa na rudaí bíonn (coitċeanta) sna scoileannaiḃ. San poinnt eile, go ḃfuil C (= cairt) 'na ṫosaċ, ġeoḃtar ainmneaċa na rudaí atá le feicsint sa ċairt.

Nuair a beiḋ cúpla focal foġluimṫa ag na scoláiríḃ, sníoṁtar na focail seo isteaċ i mion-ċainnt an ċeaċta, idir ceist is freagra. Ar an gcuma so cuirfear an Ġaeḋealg 'á labairt ó ṫosaċ.

Aon focal nó abra nó ceist a déarfaiḋ an múinteoir, caiṫiḋ na scoláirí é 'ráḋ cúpla uair nó trí 'na ḋiaiḋ. Ní féidir aon rud a

ḋul i n-aċrann go daingean 'na n-aigne. gan iad 'á ċloisint go minic, ná aon ḟocal nó abra a ḃeiṫ ar barr a dteangan aca, gan iad 'á ráḋ go minic.

Is leor do sna naoiḋeanánaiḃ na ceaċtanna ḃeiṫ aca de ġuṫ amáin, gan taḃairt sé iad a léiġeaṁ i n-aon ċor.

Cuirtear ceisteanna i riṫ gaċ léiġinn ar na ceaċtannaiḃ atá foġlumṫa ċeana. Deintear iad so a ṁeascaḋ trí sna ceisteannaiḃ nuaḋa.

Bíoḋ an múinteoir go beoḋa anamaṁail i gcoṁnuiḋe, aċ ná dearṁadaḋ sé náċ ionnann soin agus ḃeiṫ neaṁ-ḟoiḋneaċ.

# Ainmne na Leitreaċ.

| Leitir | Ainm | Leitir | Ainm |
|---|---|---|---|
| a | a | m | mé |
| á | á (fada) | n | en |
| b | bé | o | o |
| c | cé | ó | ó (fada) |
| d | dé | p | pé |
| e | e | r | er |
| é | é (fada) | s | sé |
| f | fé | t | té |
| g | gé | u | u |
| i | i | ú | ú (fada) |
| í | í (fada) | h | hé |
| l | el | | |
| ḃ | bé buailte | ġ | gé buailte |
| ċ | cé ,, | ṁ | mé ,, |
| ḋ | dé ,, | ṗ | pé ,, |
| ḟ | fé ,, | ṡ | sé ,, |
| | | ṫ | té ,, |

# Cleaċtaḋ Foġar.

## Clár I.—Na Guṫaiḋṫe.

| | | | | | |
|---|---|---|---|---|---|
| á | a | ó | o | ú | u |
| á | a | é | e | í | i |

## Na Consona.

| Clár II. | | | | Clár III. | |
|---|---|---|---|---|---|
| pá | áp | pa | ap | po | óp |
| bá | áb | ba | ab | bó | ob |
| má | ám | ma | am | mo | óm |
| fá | áf | fa | af | fó | of |
| tá | át | ta | at | to | ót |
| dá | ád | da | ad | dó | od |
| ná | án | na | an | no | ón |
| lá | ál | la | al | ló | ol |
| sá | ás | sa | as | so | ós |
| rá | ár | ra | ar | ró | or |
| cá | ác | ca | ac | co | óc |
| gá | ág | ga | ag | gó | óg |
| ngá | áng | nga | ang | ngó | óng |

## Na Consona.—Ar leanaṁaint.

| Clár IV. | | Clár V. | | Clár VI. | |
|---|---|---|---|---|---|
| pu | up | pé | ép | pí | íp |
| bú | úb | bé | éb | bí | íb |
| mu | um | mé | ém | mí | ím |
| fú | uf | fé | éf | fí | íf |
| tú | ut | té | ét | ti | ít |
| du | úd | dé | éd | dí | íd |
| nú | un | né | én | ní | ín |
| lu | ul | lé | él | lí | íl |
| su | ús | sé | és | sí | ís |
| ru | ur | ré | ér | rí | ír |
| cú | uc | cé | éc | cí | íc |
| gu | ug | gé | ég | gí | íg |
| ngu | ung | ngé | éng | ngí | íng |

# na gutaiḋe sleaṁnáin.

| Clár VII. | | Clár VIII. | | Clár IX. | |
|---|---|---|---|---|---|
| pea | p·a | p·á | ó·p | p:é | í:p |
| bea | b·a | b·ó | ú·b | b:í | é:b |
| mea | m·a | m·ú | á·m | m:é | í:m |
| fea | f·a | f·á | á·f | f:í | é:f |
| tea | t·a | t·á | ó·t | t:é | í:t |
| dea | d·a | d·ó | ú·d | d:é | í:d |
| nea | n·a | n·ú | á·n | n:í | é:n |
| lea | l·a | l·á | á·l | l:í | í:l |
| sea | s·a | s·ó | ó·s | s:í | é:s |
| rea | r·a | r·á | ú·r | r:é | í:r |
| cea | c·a | c·ó | á·c | c:é | é:c |
| gea | g·a | g·ú | ó·g | g:í | í:g |
| ngea | ng·a | ng·á | ú·ng | ng:é | é:ng |

# na consona fé análugaḋ.

### Clár X.

| | |
|---|---|
| ḃí | ṁí |
| ḃé | ṁé |
| ḃ·a | ṁ·a |
| ḃ·ó | ṁ·ó |
| iḃ | iṁ |
| ḃá | ṁá |
| ḃó | ṁó |
| ḃú | ṁú |
| uḃ | aṁ |
| ḃ:í | ṁ:í |
| ḃ:ë | ṁ:ë |

### Clár XI.

| | |
|---|---|
| ṫí | ḟí |
| ṫé | ḟé |
| ṫ·o | ḟ·ó |
| ṫ·a | ḟ·a |
| ṫá | ḟá |
| ṫó | ḟó |
| ṫú | ḟú |
| úṫ | — |
| aṫ | — |
| iṫ | — |
| ṫ:ë | ḟ:ë |

### Clár XII.

| | | |
|---|---|---|
| ċí | ġí | ḋí |
| ċé | ġé | ḋé |
| ċ·a | ġ·a | ḋ·a |
| ċ·ó | ġ·o | ḋ·ó |
| iċ | — | — |
| iċe | — | — |

### Clár XIII.

| | | |
|---|---|---|
| ċá | ġá | ḋá |
| ċó | ġó | ḋó |
| ċú | ġú | ḋú |
| aċ | — | — |
| oċ | — | — |
| uċ | — | — |
| ċ:í | ġ:í | ḋ:í |
| ċ:ë | ġ:ë | ḋ:ë |

## 1.

### Cleaċtaḋ Foġar.—Cláraċa I:, II.

| | |
|---|---|
| clár | falla (fallv) * |
| cat | mála (málv) |
| bád | hata (hatv) |

S. 1. Is clár é. 2. Is falla e. 3. Is hata é.

C. 4. Is cat é. 5. Is mála e. 6. Is bád é.

Ceist.—Cad é an rud é sin?

## 2.

### Cleaċtaḋ Foġar.—Clár III.

| | | |
|---|---|---|
| bó | bóna (bónv) | stoca (stocv) |
| cos | doras (dorvs) | stól |
| bróg | bord (bórd) | tobar (tobvr) |
| | clóca (clócv) | bádóg |

S. 1. Is bóna é. 2. Is stoca é. 3. Is bróg í. 4. Is stól é. 5. Is bord é.

* v = an guṫaiḋe doiléir leaṫan [s. "Aids to Irish Pronunciation," § 11(h)].

C. 6, Is bó í. 7, Is clóca é. 8. Is tobar é.

Ceist.—Caḋ é an rud é (í) sin?

## 3.

Cleaċtaḋ Foġar.—Clár IV.

cú   casúr (cɐsúr)   gúna (gúnɐ)
plúr   bosca (bosgɐ)   túrna (túrnɐ)
casóg (cɐsóg)   garsún

S. 1. Is bosca é. 2. Is garsún é. 3. Is garsún tú. 4. Is casóg í. 5. Is casúr é.

C. 6. Is túrna é. 7. Is cú í. 8. Is gúna é. 9. Is clóca é. 10. Is plúr é.

Ceist.—Caḋ é an rud é (í) sin?

## 4.

Cleaċtaḋ Foġar.—Clár V.

clog   capall (capɐll)
gé   asal (asɐl)
sac   tobar (tobɐr)

S. 1. Is clog é sin. 2. Is bosca

é sin. 3. An mála é sin? Is mála é. 4. An bosca é sin? Is bosca é. 5. An hata é sin? Is hata é.

C. 6. Is capall é sin. 7. Is aṡal é sin. 8. An capall é sin? Is capall é. 9. Is sac é sin. 10. An sac é sin? Is sac é. 11. Is gé í sin. 12. An gé í sin? Is gé í.

Ceisteanna.—1. Cad é an rud é (í) sin? 2. An capall (asal, clog, stoca, caróg, cú, ⁊rl.) é (í) sin?

---

## 5.

### Cleaċtaḋ Foġar.—Clár VI.

| | |
|---|---|
| bríste (brístə)* | scilling |
| bata (batɐ) | pinginn |
| cipín | |

S. 1. Is bríste é sin. 2. Is bróg í sin. An hata í sin? Ní hata í, is bróg í. 3. Is scilling í sin. 4. An scilling í sin? Ní scilling í, is

*ə = an guṫaiḋe doiléir caol [f. "Aids to Irish Pronunciation," [12 (e), (g)].

pinginn í. 5. Is bata é sin. 6. Is cipín é sin. 7. An bata é sin? Ní bata é, is cipín é. 8. Ní garsún mé, is garsún tú. 9. An garsún é sin? Is garsún é.

Ceisteanna.—1. Cad é an rud é (í) sin? 2. An hata (scilling, bosca, sac, cipín, ⁊rl.) é (í) sin?
3. An garsún mé (tú, é sin)?

---

## 6.

Cleachtadh Foghar.—Clár VII.

| | |
|---|---|
| fear (f·ar*) | geata (g·atv) |
| ceart (c·art) | Seán (s·án) |
| speal (spal) | ciseán (cis·án) |

S. 1. Is fear mé. 2. Ní fear tú, is garsún tú. 3. An fear Seán? Ní fear é, is garsún é. 4. Ní fear Seán, is garsún Seán.

C. 5. Is geata é sin. 6. Is ciseán é sin. 7. Is speal í sin. 8. An

* Cuireann an puinnte (·) i n-iúl go bhfuil 'gutaidhe sleamhnáin caol' idir f agus a. F. "Aids to Irish Pronunciation," §§ 44, 46. f caol atá ann.

bata í sin? Ní bata í, is speal í. 9. Is cearc í sin. 10. An sicín í? Ní sicín í, is cearc í.

Ceisteanna.—1. Cad é an rud é (í) sin?
2. An geata (speal, bata, ciseán, bosca, clóca, gúna, srl.) é (í) sin?
3. An fear tú (mé, Seán)?
4. An garsún mé (tú, Seán)?

---

## 7.

**Cleaċtaḋ Foġar.—Cláraċa II., VII.**
(Aiṫléiġeann.)

| | |
|---|---|
| **bán** | gorm (gorᵛm) |
| dearg (d·arᵛg) | cárta (cártᵛ) |

---

**S.** 1. Is bóna é sin, tá sé bán. 2. Tá an bóna bán. 3. Is scilling í sin. 4. Tá an scilling bán. 5. Is cárta é, tá sé gorm. 6. Tá an cárta gorm.

**C.** 7. Tá an gúna gorm. 8. Tá an clóca dearg. 9. Tá an geata bán. 10. Tá an stoca gorm. 11. Is plúr é sin, tá sé bán. 12. Tá an plúr bán.

Ceisteanna.—1. Cad é an rud é (í) sin?
2. Cad tá bán (gorm, dearg)?
3. An bóna (cárta, stoca, capall, casóg, ⁊rl.) é (í) sin?

---

## 8.

### Cleaċtaḋ Foġar.—Clár VIII.

| | |
|---|---|
| seol (s'ól) | seomra (s'ómrə) |
| eorna ('órnə) | fuinneóg (finn'óg, f:inn:óg) |
| seo (s'o) | bean (b:an) |

---

S. 1. Is bosca é seo. 2. Is stól é sin. 3. Is seomra é seo. 4. Is fuinneog í seo. 5. Is doras é sin. 6. An fear é seo? Ní fear é seo, is garsún é.

C. 7. Is seol é sin; tá sé bán. 8. Tá an seol bán. 9. Is eorna í sin. 10. Is bean í sin. 11. An bean é sin? Ní bean é, is fear é.

Ceisteanna.—1. Cad é an rud é (í) seo?
2. Cad é an rud é (í) sin?
3. Cad tá bán (gorm, dearg)?
4. An fear mé (tú, é, Seán)?
5. An doras (clár, bord, casóg, fuinneog, seomra, ⁊rl.) é (í) sin?

## 9.

### Cleaċtaḋ Foġar.—Clár VIII.

| | |
|---|---|
| Tomás (tʋmás) | Art |
| caipín (ca·pín) | bainne (ba·nnə) |
| cailín (ca·lín) | páirte (pá·rtə) |
| maide (ma·də) | Cáit (cá·t) |
| bean (b·an) | Máire (má·rə) |

S. 1. Is maide é seo. 2. Is caipín é sin. 3. Ní hata é, is caipín é. 4. Is fuinneog í sin. 5. An cipín é seo? Ní cipín é, is maide é. 6. An doras é seo. Ní doras é, is falla é.

C. 7. Is fear Tomás, is fear é. 8. Is bean Máire, is bean í. 9. Ní bean Cáit, is cailín í. 10. Ní bean Tomás, is fear é. 11. Ní cailín Úna, is páirte í. 12. Ní páirte Art, is garsún é. 13. Is bainne é seo. 14. Tá an bainne bán. 15. Is caipín é seo; tá sé gorm.

Ceisteanna.—1. Cad é an rud é (í) seo? 2. An cipín (maide, hata, caipín, ⁊rl.) é seo?

3. An bean Máire (Cáit, Úna, Art, tú, mé)?

4. An páirte (mé, tú, Art, Úna, ⁊rl.)?

## 10.

### Cleaċtaḋ Foġar.—Cláraċa VII., VIII.

gairid (ga·rid) íseal (ís·əl)
fada (fadə) geata (g·atə)
cnoc (cənòc) *

S. 1. Tá an bata **fada.** 2. **Níl** an cipín fada. 3. Tá an cipín **gairid.** 4. **Níl** an bata gairid, tá sé fada. 5. Tá an seomra fada; tá an bosca gairid. 6. **Níl** an seomra gairid, tá se fada. 7. Tá an falla **árd**; tá an bosca **íseal.** 8. **Níl** an falla íseal, tá sé árd. 9. **Níl** an bosca árd, tá sé íseal. 10. Tá an doras árd. 11. **Níl** an stól árd, tá sé íseal.

C. 12. Is cnoc é sin, tá sé árd. 13. Tá an cnoc árd. 14. **Níl** an geata árd, tá sé íseal. 15. **Níl** an falla gairid, tá sé fada. 16. Tá an geata gairid.

Ceisteanna.—1. Cad é an rud é seo? 2. Cad tá fada (gairid, árd, íseal)?

* Cuirfear an cúlfleasc so ar an siolla go dtuiteann an béim goṫa air. [F. "Aids to Irish Pronunciation" § 52.]

## 11.

### Cleaċtaḋ Foġar.—Clár IX.

Muiris (m:iṙis)* uisce (:isgə)
muileann (m:il·ənn) ḃfuil (ḃ:il) †

**S.** 1. Tá an bata fada, níl sé gairid. 2. **Ḃfuil** an bata fada? Tá an bata fada. 3. Ḃfuil an bata gairid? Níl an bata gairid, tá sé fada. 4. Ḃfuil an cipín fada? Níl an cipín fada, tá sé gairid. 5. Ḃfuil an falla árd? Tá an falla árd. 6. Ḃfuil an bosca árd? Níl an bosca árd, tá sé íseal.

**C.** 7. Is clóca é sin, tá sé dearg. 8. Ḃfuil an clóca gorm? Níl an clóca gorm, tá sé dearg. 9. Ḃfuil an bainne gorm? Níl an bainne gorm, tá sé bán. 10. Ḃfuil an caipín dearg? Níl an caipín dearg, tá sé gorm. 11. Níl an geata gorm, tá an geata bán. 12. Is

* Cuireann an dá ṗuinnte (:) i n-iúil go ḃfuil guṫ sleaṁnáin leaṫan idir m agus i. (F. "Aids to Irish Pronunciation," §§ 44, 46.) m leaṫan atá ann.

† Tabair foġar an ḟocail, aċ ná bac le h-urḋubaḋ, ⁊rl., fé láṫair.

uisce é seo; is muileann é seo. 13. An bainne é sin? Ní bainne é, is uisce é. 14. An cnoc é seo? Ní cnoc é, is muileann é. 15. Ḃfuil an muileann árd? Tá an muileann árd. 16. Is garsún Muiris, ní fear é.

Ceisteanna.—1. Cad é an rud é (í) seo (sin)?

2. An bean (garsún, cailín, fear, páiste) Muiris (Úna, Art, Tomás, Máire, Cáit)?

3. Cad tá fada (gairid, dearg, bán, gorm, árd, íseal)?

4. Ḃfuil an cipín (an bata) fada? gairid?

5. Ḃfuil an seomra (an bosca, an falla, ⁊rl.) árd (íseal, fada, ⁊rl.)?

6. Ḃfuil an gúna (an clóca, an caipín) gorm (dearg, bán)?

---

## 12.

Cleaċtaḋ Foġar.—Clár IX.

seol (s·ól) — cárta (cártə)
coirce (co·rcə) — coinín (co·nín)
beag (b·og) — mór (mú-ər)
madra (madrə) — crón
roin (rən)

S. 1. Is bosca é seo; is bosca e

sin. 2. Tá **an bosca so** fada **agus** árd; tá **an bosca soin** gairid agus íseal. 3. Tá an bosca so **mór**. 4. Tá an bosca soin **beag**. 5. Tá an cárta so gorm; tá an cárta soin dearg. 6. Tá an bóna so bán; níl an bóna soin bán, tá sé gorm. 7. Tá an bata so gairid. Níl an bata soin gairid, tá sé fada.

**C.** 8. Is coirce é sin. 9. An coirce í seo? Ní coirce í, is eorna í. 10. Is madra é seo; is coinín é sin. 11. An coinín é seo? Ní coinín é, is madra é. 12. Tá an gúna so **crón**; tá an gúna soin gorm. 13. Tá an geata so dearg; tá an geata soin bán. 14. Tá an seol so mór; tá an seol soin beag. 15. Tá an geata so fada agus tá sé árd; tá sé mór. 16. Tá an cat beag; tá an capall mór.

Ceisteanna.—1. Cad é an rud é (í) seo (sin)?

2: An madra (coinín, seol, coirce, eorna, cú, ⁊rl.) é (í) seo?

3. Cad tá gorm (crón, dearg, bán)?

4. Ḃfuil an bosca so mór (beag, fada, íseal, ⁊rl.)?

---

## 13.

### Cleaċtaḋ Foġar.—Cláraċa II., III.

| | |
|---|---|
| ar (er) | anois (ənis) |
| sparán (spərán) | ḃfuil (ḃ:il) |
| urlár (úrlár) | Nóra (nórə) |

**S.** 1. Is mála é seo; is stól é sin. 2. Tá an mála **ar** an stól. 3. Níl an mála ar an stól **anois**, tá an mála ar an urlár. 4. Tá an hata ar an stól. Ḃfuil an hata ar an urlár? Níl an hata ar an urlár, tá sé ar an stól. 5. Tá an sparán ar an hata anois. 6. **Cá ḃfuil** an sparán? Tá an sparán ar an hata. 7. Tá an scilling ar an sparán anois.

8. Tá an mála ar an stól: tá an stól fé an mála. 9. Tá an hata ar an mála. Cad tá fé an hata? Tá an mála fé an hata. 10. Tá an sparán ar an urlár fé an stól anois.

C. 11. Tá an cat ar an sac: tá an sac ar an stól. 12. Tá an stól fé an sac. 13. Tá Nóra ar an stól: tá an stól fé Nóra. 14. Tá an gúna so crón. 15. Tá an gúna ar Nóra. 16. Tá Máire ar an stól.

CEISTEANNA.—1. Cad é an rud é (í) seo?

2. Cad tá ar an stól? ar an mála? ar an hata? ar an sparán? ar an urlár?

3. Cá bfuil an cat? an sac? Nóra? an mála? an hata? an sparán?

4. Cad tá fé an sparán? fé an hata? fé an mála?

5. Bfuil an mála ar an urlár? an scilling ar an stól? an bosca fé an stól?

14

Cleaċtaḋ Foġar.—Cláraċa VII., VIII.

---

Pádraig (pádr::ig) siopa (s·opv)
Íde (ídə) mór (mú-vr)
dearg (d·arvg) beag (b·og)
gorm (gorvm) insan (in svn, sv)

---

S. 1. Tá an bosca so beag. 2. Tá sé ar an stól. 3. Tá an bosca soin mór. 4. Tá sé fé an stól. 5. Tá an **bosca beag** ar an stól. 6. Tá an **bosca mór** fé an stól. 7. Is scilling í seo; tá an scilling **insan** sparán. 8. Tá an cárta dearg insan hata.

C. 9. Is siopa é seo. 10. Is fear é seo; tá sé mór. 11. Tá an fear mór insan siopa. 12. Tá Pádraig insan siopa. 13. Tá an clóca so dearg; tá an clóca dearg ar Íde. 14. Tá an gúna soin gorm; tá an

gúna gorm ar Úna. 15. Tá an gúna crón ar Nóra.

Ceisteanna.—1. Cad é an rud é (í) seo, (sin)?

2. An doras (fuinneog, maide, bainne, ciseán, speal, cearc, sicín) é (í) seo?

3. Cá ḃfuil an bosca mór? an bosca beag? an cárta dearg? an gúna gorm? an clóca dearg? an gúna crón? Nóra? Pádraig?

4. Cad tá ar Íde? ar Nóra? ar Úna? ar an sac? fé Nóra? fé an sac?

5. Cad tá ins an sparán? ins an hata? ins an siopa.

---

## 15.

Cleaċtaḋ Foġar.—Clár IV.

| | |
|---|---|
| cluas (clú-əs) | Peadar (p·adər) |
| cuan (cú-ən) | súil (sú·l) |
| gual (gú-al) | leis (les) |
| guala (gú-ələ) | ag ól (ə gól) |
| luascán (lú-əscán) | ag obair (ə gób:ir) |
| teine (tinə) | ag imirt (ə gimirt) |

gruaig (grú-əg)

---

S. Is cluas í seo: is súil í seo. 2. An súil í seo? Ní súil í, is cluas

í. 3. Is gruaig í seo. 4. An cluas í seo? Ní cluas í, is gruaig í. 5. Is guala í seo.

C. 6. Is cuan é seo: is luascán é sin. 7. Tá Úna ar an luascán. 8. Is teine í seo; is gual é seo: tá an gual ins an teine. 9. Tá an capall bán ag ól. 10. Tá Peadar ag ól, leis. 11. Níl an garsún so ag ól, tá sé ag imirt. 12. Tá an páiste ar an luascán ag imirt, leis. 13. Níl Cáit ag imirt, tá sí ag obair. 14. Tá Máire ag obair, agus tá Tomás ag obair. 15. Tá an fear soin ag obair leis.

CEISTEANNA.—1. Cad é an rud é (í) seo (sin)?

2. An cluas (gruaig, súil, casóg, clog, cuan, guala, luascán, muileann) í (é) seo?

3. Cé tá ag imirt? ag ól? ag obair? ar an stól? ar an luascán?

4. Bfuil an garsún so ag ól? an fear sin ag imirt? Máire ag imirt? Nóra ar an luascán? Úna ag obair? Peadar ag imirt?

# 16.

Cleaċtaḋ Foġar.—Clár X.

| | |
|---|---|
| duḃ | meadar (m·adər) |
| folaṁ (foləṁ) | ṁeadar (ṁ·adər) |
| lán | ḃean (ḃ·an) |

**S.** 1. Tá an cárta so bán. 2. Níl an cárta soin bán, tá sé **duḃ.** 3. Níl an bóna so duḃ, tá sé bán. 4. Tá an bosca so **lán**; tá an bosca soin **folaṁ.** 5. Tá an mála so folaṁ. 6. Ḃfuil an mála lán? Níl an mála lán, tá sé folaṁ.

**C.** 7. Is fear é seo; tá sé ag obair; tá an fear ag obair. 8. Is bean í seo; tá **sí** ag obair, leis; tá **an ḃean** ag obair. 9. Is bó í seo; tá **sí** ag ól; tá **an ḃó** ag ól. 10. Is bróg í sin; tá **an ḃróg** duḃ. 11. Is meadar í sin; tá an ṁeadar ar an urlár. 12. Is bábóg í sin; tá an bábóg so dearg. 13. Tá an fear agus an ḃean ins an siopa.

Ceisteanna.—1. Cad é an rud é (í) seo (sin)?

2. Cad tá bán (dúḃ, dearg, gorm, crón, folaṁ, lán)?

3. Cé tá ag obair? ag ól? ag imirt?

4. Ḃfuil an fear so (an ḃean so, an ḃó so) ag imirt? ag ól? ag obair?

5. Ḃfuil an ḃróg (an ḃábóg, an ḃó) bán (duḃ, dearg)?

6. Cá ḃfuil an ṁeadar? Úna? Nóra? Pádraig?

---

## 17.

Cleaċtaḋ Foġar.—Clár XI.

---

| | |
|---|---|
| Brian (brí-ən) | bóṫar (bóhər) |
| Liam (lí-əm) | roṫar (rohər) |
| scian (scí-ən) | bláṫ (bláh) |
| casán (cəsán) | ag iṫe (ə gihə) |

Sioḃán (s·əbán)

---

S. 1. Is scian í seo. 2. Tá an scian duḃ. 3. Tá an scian insan ḃosca anois. 4. Tá Liam ar an stól. 5. Ḃfuil Brian ar an stól?

Níl Brian ar an stól, tá sé ar an urlár.

C. 6. Is bóṫar é seo. 7. Tá an an bóṫar fada. 8. Is casán é seo. 9. Níl an casán fada, tá sé gairid. 10. Is roṫar é seo. 11. Tá Brian ar an roṫar. 12. Tá an bó so ag ól. 13. Níl an bó soin ag ól, tá sí ag iṫe. 14. Tá an capall duḃ ag iṫe, leis. 15. Is bád é seo; tá Liam **ins an ḃád.** 16. Is bláṫ é seo, tá sé bán. 17. Tá an bláṫ soin dearg. 18. Tá an plúr **ins an ṁála.** 19. Tá Pádraig agus Sioḃán ins an siopa.

Ceisteanna:—1. Cad é an rud é (í) seo (sin)?

2. Cá ḃfuil an scian? an bosca? an cat? Liam? Sioḃán? Brian? Úna? Máire, Pádraig?

3. Cad tá ag ól? ag iṫe? ar an sac? ins an ṁála? ar Íde? ar Úna? ar Nóra?

4. Cé tá ag ól? ag imirt? ag obair? ar an luascán? ins an ḃád? ar an roṫar? ins an siopa? ar an stól?

## 18.

Cleaċtaḋ Foġar.—Cláraċa VI., XI.

| | |
|---|---|
| béal (bí-al) | is é seo (sé s'o) |
| méar (mí-ar) | is é sin (sé sin) |
| féar (fí-ar) | is í sin (sí sin) |
| Séamas (sí-amvs) | aca (vcù) |
| éan (í-an) | glas |
| súil (sú·l) | srón |
| ṡúil (hú·l) | ṡrón (hrón) |

páipéar (pá·pé:r)

**S.** 1. Is bóna é seo. 2. Is bóna é sin. 3. **Is é seo mo** ḃóna. 4. **Is é sin do** ḃóna. 5. Is é sin Séamas; is é sin a ḃóna. 6. **Is í seo** mo ṡúil; is í seo mo ṡrón. 7. Is í seo mo ṁéar. 8. Is é seo mo ḃéal. 9. Is páipéar é seo; is páipéar é sin. 10. Is é seo an páipéar bán; is é sin an páipéar dearg. 11. **Cé aca so** an páipéar bán? Is é seo an páipéar bán. 12. Cé aca so an cárta gorm? Is é sin an cárta gorm.

**C.** 13. Is é seo Séamas. 14. Is í sin a bó. 15. Tá a bó bán. 16. Is capall é seo; tá sé bán. 17. Is

capall é sin; tá sé duḃ. 18. Tá an capall bán beag; tá an capall duḃ mór. 19. Is fear é seo; tá an fear glas. 20. Is é seo Liam; is í seo a bád. 21. Is é sin Brian; is é sin a roṫar. 22. Is éan é sin.

Ceisteanna.—1. Cad é an rud é (í) seo (sin)? 2. Cé h-é (í) seo (sin)? 3. An é (í) seo mo ḃóna? mo ḃéal? do ṡrón? mo ṁéar? do hata? do ḃríste? mo ṡúil? do stoca? 4. Cé aca so an páipéar dearg? an cárta duḃ? an capall beag? an capall duḃ? an bláṫ dearg? Séamas? Nóra? Muiris? Cáit? Liam? Tomás?

---

## 19.

Cleaċtaḋ Foġar.—Clár XII.

---

| | |
|---|---|
| dearna (d'árnə) | géag (gí-ag) |
| cistin | spéir (spér) |
| grian (grí-ən) | cleite (cletə) |

---

**S.** 1. Is dearna í seo; is dearna í sin. 2. Is í seo mo ḋearna. 3. Is í sin do ḋearna. 4. Is giall é seo. 5. Is é seo mo ġiall. 6. An í sin do ḋearna? 7. Ní h-í sin mo ḋearna, is í sin mo ṁéar.

**C.** 8. Is cleite é sin; tá sé duḃ.

9. Is cistin í sin. 10. Tá Cáit agus Íde ins an ċistin. 11. Tá an ċearc so bán. 12. Tá an ċearc soin duḃ. 13. Is géag í sin. 14, Tá an ġéag soin fada; tá an ġéag so gairid. 15. Is í seo an spéir; is í sin an ġrian. 16. Tá an ġrian ar an spéir.

Ceisteanna:—1. Cad é an rud é (í) seo (sin)? 2. Cé h-é (í) seo (sin)? 3. Ḃfuil an cleite bán? an ċearc so duḃ? an ḃó soin duḃ? an geata soin dearg? an ġéag so gairid? 4. Cá ḃfuil Cáit? an ġrian? Sioḃán? an ṁeadar? Liam? Úna? Íde?

---

## 20.

Cleaċtaḋ Foġar.—Clár XIII.

| | |
|---|---|
| glún | caol (c:ë:l) |
| gloine (gl:inə) | maol (m:ë:l) |
| dorn (dorən) | aorta (:ë:rtə) |
| cailc (ca·lc) | raol (r:ë:l) |
| scoil (sco·l) | leaṫan (l·a-hən) |
| sruṫ (sruh) | loċ |

seomra (s·ómrə)

S. 1. Is cailc í seo; tá sí bán. 2. Tá an ċailc bán. 3. Tá an ċailc ins an ḃosca. 4. Is caipín é seo. 5. An é seo mo ċaipín? Ní h-é seo mo ċaipín, is é seo do ċaipín. 6. Is

ċos í seo; is cos í sin. 7. Is í sin do ċos. 8 Is í seo mo ċluas; is í sin do ċluas. 9. Is í sin do ċaróg. 10. Is í seo mo ġuala; is í sin a ġuala. 11. Is glún í seo; is glún í sin. 12. Is í sin do ġlún. 13. Is í seo mo ġruaig; is í sin do ġruaig. 14. Is dorn é seo; is é sin do dorn. 15. Is scoil an seomra so. 16. Tá an scoil árd agus **leaṫan.** 17. Níl an bosca leaṫan; tá sé **caol.**

C. 18. Is sruṫ é seo; is loċ é sin. 19. Tá an sruṫ caol; tá an loċ leaṫan. 20. Is gort é sin: tá an fear ag obair ins an ġort. 21. Is gloine í sin: tá uisce ins an ġloine. 22. Is é sin Séamas; tá sé **aosta.** 23. Tá Íde óg; tá Máire aosta. 24. Tá an fear aosta so **maol.**

Ceisteanna.—1. Ḃfuil tú (Seán, Íde, Úna, Séamas, Máire) óg (aosta)? 2. Cad tá caol? leaṫan? dearg? gorm? glas? duḃ? crón? 3. Cad tá ins an ṁála? ar an sruṫ? ins an ċistin? ar an loċ? ar an sac? ins an ġloine? ins an teine? ag ól? ag iṫe? 4. Cé tá ins an ġort? ins an ḃád? ar an roṫar? ins an ċistin? ar an luascán? ins an siopa? ar an stól? ins an ḃád? ag imirt? ag ól? ag obair?

# Cóir Ṁúinte na Gaeḋilge

ó na

## Bráiṫriḃ Críostaṁla.

## An Dara Leaḃar.




Baile Áṫa Cliaṫ:
M. H. Mac an Ġoill ⁊ a Ṁac.
1924

# Réaṁ-ráḋ do'n Ṁúinteoir.

---

I dtosaċ gaċ léiġinn múintear go cúramaċ an clár foġar a ġabann leis.

Ná h-osgailtear na leaḃair go dtí go mbeiḋ gaċ focal is gaċ abra ar barr a ṫeangaḋ ag an uile scoláire sa rang.

Múintear na focail mar seo: Teasbáineaḋ an múinteoir rud éigin go ḃfuil a ainm sa ċeaċt atá aige 'á ṁúineaḋ. Cuireaḋ sé a ainm ar an rud so as Gaeḋilg gan baint le h-aon teanga eile. Ins gaċ ceaċt go ḃfuil S (= scoil) 'na ṫosaċ, ġeoḃtar ainmneaċa na rudaí bíonn (coitċeanta) sna scoileannaiḃ. Ins gaċ ceaċt eile, go ḃfuil C (= cairt) 'na ṫosaċ, ġeoḃtar ainmneaċa na rudaí atá le feicsint sa ċairt.

Nuair a beiḋ cúpla focal foġlumṫa ag na scoláiríḃ, sníomṫar na focail seo isteaċ i mion-ċainnt an ċeaċta, idir ċeist is freagra. Ar an gcuma so cuirfear an Ġaeḋealg 'á labairt ó ṫosaċ.

Aon ḟocal nó abra nó ceist a ḋéarfaiḋ an múinteoir, caiṫid na scoláirí é 'ráḋ cúpla uair nó trí 'na ḋiaiḋ. Ní féidir aon rud a

ḋul i n-aċrann go daingean 'na n-aigne, gan iad 'á ċloisint go minic, ná aon ḟocal nó abra a ḃeiṫ ar barr a dteangan aca, gan iad 'á ráḋ go minic.

Ní foláir do'n ṁúinteoir córa gaċ ceaċta do ḟoláṫar roiṁ ré. Ta clár innste na gcóir seo le faġáil ar leaṫanaċ 64.

Cuirtear ceisteanna i riṫ gaċ léiġinn ar na ceaċtannaiḃ atá foġlumṫa ċeana. Deintear iad so a ṁeascaḋ trí sna ceisteannaiḃ nuaḋa.

Bíoḋ an múinteoir go beoḋa anaṁaṁail gcoṁnuiḋe, aċ ná dearṁadaḋ sé náċ ionnann soin agus ḃeiṫ neaṁ-ḟoiḋneaċ.

# Ainmne na Leitreaċ.

| Leitir | Ainm | Leitir | Ainm |
|---|---|---|---|
| a | a | m | mé |
| á | á (fada) | n | en |
| b | bé | o | o |
| c | cé | ó | ó (fada) |
| d | dé | p | pé |
| e | e | r | er |
| é | é (fada) | s | sé |
| f | fé | t | té |
| g | gé | u | u |
| i | i | ú | ú (fada) |
| í | í (fada) | h | hé |
| l | el | | |
| ḃ | bé buailte | ġ | gé buailte |
| ċ | cé ,, | ṁ | mé ,, |
| ḋ | dé ,, | ṗ | pé ,, |
| ḟ | fé ,, | ṡ | sé ,, |
| | | ṫ | té ,, |

## NA STADANNA.

. lán-stad (lán-stad)
: eidir-stad (edir-stad)
; leaṫ-stad (l·a-stad)
, camáinín (cvmá·nín)*
? coṁarṫa ceiste (cō'rv cestə)†
! coṁarṫa iongna (cō'rv únv)
´ síneaḋ [fada] (sínə fadv)
· cúil-ḟleasc (cú·l·asc)
( ) cuibreaċ (c:ír·vċ)
- cuing (c:íng-g)
' coṁarṫa easnaiṁ (cō'rv asn:iṁ)
" " coṁarṫa aiṫrise (cō'rv a'risə)

---

# Cleaċtaḋ Foġar.

## CLÁR I.

buiḋe (b:í)
tuiġe (t:í)
croiḋe (cr:í)
luiġe (l:í)
suiḋe (s:í)
claiḋe (cl:í)
sliġe (slí)
dliġe (dlí)
luiġead (l:í:d)
fuiġleaċ (f:íl:vċ)
buiḋean (b:í-vn)
suiḋeaċán (s:í-vċán)

## CLÁR II.

caṫaoir (cv-hír)
scaoil (sc:íl)
caoil (c:íl)
gaoiṫe (g:í-hv)
daoine (d:ínə)
aoirde (:írdə)

## CLÁR III.

Eiḃlín (eîlín)
ġeiḃeann (ġeî:nn)
éiriġ (eîrig)
leiġeas leî:s)
deiṁin (deîn)
ġeiḃim (ġeîm)
feiḋil (feîl)
meiḋg (meîg)

* v = an guṫaiḋe doiléir leaṫan.
† ə = an guṫaiḋe doiléir caol.

## CLAR IV.

| | |
|---|---|
| leaḃar (l·ôr) | gaḃa (gô) |
| gaḃar (gôr) | gaḃal (gôl) |
| laḃairt (lô·rt) | meaḃair (m·ô·r) |
| claḃra (clôra) | caḃair (cô·r) |

## CLÁR V.

| | |
|---|---|
| peann (p·ônn) | crann (crônn) |
| cam (côm) | donn (dônn) |
| ceann (c·ônn) | poll (pôll) |
| trom (tr.ôm) | crom (crôm) |

## CLÁR VI.

| | |
|---|---|
| aḋarc (:î:rc) | aḋastar (:î:stvr) |
| Taḋg (t:î:g) | aġaiḋ (îg) |
| raġad (r:î:d) | faġaim (f:îm) |
| Ṫaiḋg (hîg) | caiḋp (c:îp) |
| Laiġin (l:în) | saiġdiuir (s:îd·ú·r) |
| aḋmad (:î:mvd) | gaḋar (g:î:r) |

## CLÁR VII.

| | |
|---|---|
| cainnt (c:înnt) | aimsiġ (:îmsig) |
| sainnt (s:înnt) | caill (c:îll) |
| faill (f:îll) | Frainnc (fr:înnc) |
| aimsear (:îms·vr) | baintreaḃaċ (b:într·vċ) |

## Clár VIII.

| | |
|---|---|
| binn (bínn) | cruinn (cr:ínn) |
| coill (c:íll) | grinn (grínn) |
| cinn (cínn) | rinnce (rínncə) |
| pinn (pínn) | slinn (slínn) |
| im (ím) | slinnte (slínntə) |
| muinntear (m:ínt'vr) | fuinnseog (f:ínns'óg) |

---

## Clár IX.

| | |
|---|---|
| a gcapall (v gapvll) | a gcipín (ə gipín) |
| a mbosca (v moscv) | a mbiorán (ə mi:rán) |
| a bpáipéar (v bá:ṗé:r | a bpeann (ə b'ônn) |
| a bfalla (v ballv) | a bfear (ə ḃ'ar) |
| a dtobar (v dobvr) | a dteine (ə dinə) |
| a ndoras (v norvs) | a ndínnéar (ə níné:r) |
| a ngarsún (vng arsún) | a ngeata (əng atv) |

---

## Clár X.

| | |
|---|---|
| láṁa (lã) | cuṁra (cũrv) |
| ráṁa (rã) | cuṁang (cũng-g) |
| snáṁ (snãṁ) | cuṁdaċ (cũdvċ) |
| roṁat (rõt) | Saṁain (sô'n) |
| coṁarṫa (cõ'ra) | gaṁain (gô'n) |
| coṁnuiḋe (cõn:í) | geaṁair (g'ô'r) |

## 1.

### Cleaċtaḋ Foġar: Clár I.

buiḋe (b:í)
suiḋeaċán (s:í-vċán)
tanaiḋe (tan:í)
cairt (ca'rt)
téagarṫa (tí-agv'rv)*
bord (bórd)
'seaḋ (s'a)

**S.** 1. Cad é an rud é seo? 2. Is páipéar é: páipéar **'seaḋ** é. 3. Stól 'seaḋ é seo. 4. Tá an páipéar ar an stól. 5. Cailc 'seaḋ í seo. 6. Tá an páipéar buiḋe. 7. Níl an ċailc buiḋe: tá sí bán. 8. Suiḋeaċán 'seaḋ é seo.

9. Fear 'seaḋ mé. 10. Garsún 'seaḋ tú. 11. Garsún 'seaḋ Séamas, leis. 12. Ḃfuil an ċailc seo gorm? Níl, tá sí bán. 13. Níl an ḃróg so bán: tá sí duḃ. 14. Tá an ḃróg soin buiḋe. 15. Tá an cárta so **téagarṫa**: tá an páipéar so **tanaiḋe**. 16. Tá an clár téagarṫa: tá an ċairt tanaiḋe. 17. Ḃfuil an bord so tanaiḋe? Níl, tá sé téagarṫa.

Ceisteanna.—1. Cad é an rud é (í) seo?

2. Ḃfuil an suiḋeaċán árd (íseal, fada, bán)? Ḃfuil an ċairt mór (beag, téagarṫa, tanaiḋe)? Ḃfuil an ḃróg so duḃ (buiḋe, bán, mór)? Ḃfuil an clár mór (beag, bán, duḃ, buiḋe, fada, leaṫan, téagarṫa)?

3. Cá ḃfuil an ċailc? an cárta? an páipéar bán? an páipéar gorm?

### Tógaiḋ na leaḃair amaċ.

Tóg do leaḃar amaċ, a Liam.

* 'l, 'm, 'n, 'r = l gan guṫ, m gan guṫ, srl.

**2.**

| | |
|---|---|
| tuiġe (t:í) | scioból (sci:ból) |
| claiḋe (cl:í) | eorna (·órnv) |
| muileann (m:il·vnn) | páirc (pá·rc) |
| seanduine (s·ànd:inə) | gort |

---

C. 1. Is capall é seo: capall duḃ 'seaḋ é. 2. Seanduine (=fear aosta) 'seaḋ Séamas. 3. Ní fear Art, garsún 'seaḋ é. 4. Bó 'seaḋ í seo. 5. Ní bó é seo, asal 'seaḋ é. 6. Páiste 'seaḋ Íde.

7. Tuiġe 'seaḋ í seo. 8. Tá an tuiġe ar an scioból. 9. Eorna 'seaḋ í seo. 10. Tá an eorna buiḋe. 11. Falla 'seaḋ é sin. 12. Ní falla é seo: claiḋe 'seaḋ é. 13. Tá an claiḋe ins an ṗáirc. 14. Gort 'seaḋ é seo: ní páirc é. 15. Tá an fear so ag obair ins an ġort. 16. Tá an ṗáirc glas. 17. Níl an gort glas, tá sé buiḋe. 18. Muileann 'seaḋ é sin, 19. Tá an muileann ins an ṗáirc.

Ceisteanna.—1. Cad é an rud é (í) seo?

2. An capall (bó, asal, tuiġe, scioból, claiḋe, falla, muileann, páirc, gort) é (í) seo?

3. Ḃfuil an capall so duḃ? an ṗáirc úd buiḋe? an tuiġe seo bán? an gort so glas? an falla so mór? an claiḋe úd fada? an eorna soin glas? an muileann so íseal? an cnoc so árd?

4. An fear Séamas? an garsún Íde? an páiste Úna? Cáit? An cailín Cáit?

**Osclaiḋ na leaḃair!**
Oscail do leaḃar, a Ṡéamais!
**Seo leat, a Ṁuiris.**

---

Cleaċtaḋ foġair: Clár II.

---

| | |
|---|---|
| 'seaḋ ('s'a) | ruaḋ (rúv) |
| ní h-eaḋ (ní ha) | léine (lénə) |
| caṫaoir (cv-hír) | caraḃat (càrvḃat) |
| | coṁarsa (cõrsv) * |

---

**S.** 1. An suiḋeaċán é seo? **'Seaḋ** (= suiḋeaċán 'seaḋ é). 2. An suiḋeaċán é sin? **Ní h-eaḋ** (= ní suiḋeaċán é). 3. An páipéar é seo? 'Seaḋ. 4. An páipéar bán é? **Ní** h-eaḋ, **aċ** páipéar buiḋe. 5. An stól é seo? **Ní** h-eaḋ, aċ **caṫaoir.** 6. An cárta é seo? 'Seaḋ. 7. Cárta buiḋe 'seaḋ é. 8. **Ní** cárta seo, aċ páipéar. 9. An fear tú? **Ní** h-eaḋ, aċ garsún. 10. An garsún Séamas? 'Seaḋ. 11. An suiḋeaċán é seo? **Ní** h-eaḋ, aċ stól.

* ã = á srónuiġṫe, õ = ó srónuiġṫe, ⁊rl. Gaḃann srónġail le ṁ i gcoṁnuiḋe; sin a ḃfuil de ḋeifriġeaċt idir ḃ agus ṁ (f. "*Aids to Irish Pronunciation,*" §§ 13, 14).

12. Tá an stól soin ruaḋ. 13. Tá an páipéar so ruaḋ, leis; páipéar ruaḋ 'seaḋ é. 14. An bóna í seo? Ní h-eaḋ, aċ casóg. 15. **Car-aḃat** 'seaḋ é seo: **léine** 'seaḋ í seo. 16. An casóg í seo? Ní h-eaḋ, aċ léine.

ceisteanna.—1. Cad é an rud é (í) seo?
2. An bóna, cailc, caraḃat, casóg, clár, léine, bord, cluas, suiḋeaċán, cárta, bróg é (í) seo?
3. An páipéar bán, cárta buiḋe, stól árd, bosca lán é seo?
4 An fear mé, tú, Seán? An garsún mé, tú, Séamas?

**Léiġ, a Ċormaic.**
**Tusa anois, a Ḃriain.**
(nó) do ċoṁarsa, anois.

---

## 4.

Cleaċtaḋ foġar: Clár III.

---

galtán — dearg (d'arəg)
luascán (lú-əscán) — seol (s'ól)
gearrċaile (gə:ràċ:ilə) — Eiḃlín (eî-lín)

---

**C.** 1. An capall é seo? 'Seaḋ. 2. An capall é sin? Ní h-eaḋ; asal 'seaḋ é. 3. Ní luascán í seo, speal 'seaḋ í. 4. Luascán 'seaḋ é seo. 5. Tá Úna ar an luascán. 6. An bean Úna? Ní h-eaḋ, páiste 'seaḋ í.

7. Ní capall bán é seo, aċ capall duḃ. 8. Capall bán 'seaḋ é seo. 9. Clóca 'seaḋ é seo. 10. Clóca dearg 'seaḋ é. 11. Ní clóca é seo aċ seol. 12. Tá an seol so mór. 13. Geata 'seaḋ é seo. 14. Ní geata dearg é, aċ geata bán. 15. Geata dearg 'seaḋ é seo. 16 Ní geata é seo, aċ doras. 17. Cearc 'seaḋ í seo. 18. Ní cearc é seo, aċ **sicín**. 19. Sicín, 'seaḋ é. 20. **Galtán**, 'seaḋ é seo. 21. Gearrċaile 'seaḋ Nóra, gearrċaile 'seaḋ Eiḃlín, leis.

Ceisteanna.—1. Cad é an rud é (í) sin?
2. An gúna, casóg, clóca, coinín, cú, madra, capall mór, cearc, stól, bád, roṫar, galtán é (í) seo?
3. Cé aca so an gúna gorm? an capall duḃ? Úna? Nóra? An coinín? An cat?

**Léiġ an ċéad ráḋ eile, a Airt!**
**An ċéad leaṫanaċ eile!**

---

6.

---

anois (vn:ìs) — gloine (gl:ınə)
lán — folaṁ (folvṁ)
gorm (gorvm) — póca (pócv)
istiġ (istìg) — nó (nú)

---

**6.** 1. Cad é an rud í seo? Pinginn, 'seaḋ í. 2. Cá ḃfuil an ṗinginn? Tá sí

ar an stól. 3. Ḃfuil an ṗinginn ar an stól **anois?** Níl, tá sí ar an urlár. 4. Níl an ṗinginn ar an urlár anois, tá sí istiġ sa sparán (=ins an sparán). 5. Cailc 'seaḋ í seo. 6. Ḃfuil an ċailc gorm? Níl, tá sí bán. 7. Tá an ċailc istiġ 'sa ṁála (=ins an mála). 8. **Póca** 'seaḋ é seo. 9. Tá an sparán istiġ sa ṗóca so anois. 10. An póca í seo? Ní h-eaḋ, aċ gloine. 11. Gloine 'seaḋ í sin, leis. 12. Tá an ġloine seo **lán**: níl an ġloine sin lán, tá sí **folaṁ**. 13. Tá an borsa so folaṁ: tá an mála so lán. 14. Ḃfuil an ġloine seo lán **nó** folaṁ? Tá sí folaṁ. 15. Tá mo ṗóca folaṁ leis. 16. Cad tá sa ġloine seo? Tá uisce sa ġloine sin: tá sí lán d'uisce? 17. Ḃfuil sí lán d'uisce anois? Níl, tá sí folaṁ anois. 18. Tá an borsa so lán **de** ċailc.

**Ceisteanna.—1. Cad é an rud é (í) seo?**

**2. Cá ḃfuil an ṗinginn, an ċailc, an borsa, an ġloine, an stól, an sparán, an mála?**

**3. Cad tá 'sa ṁála, 'sa sparán, 'sa ḃorsa, sa ċaipín, sa póca, sa ġloine?**

**4. Ḃfuil an mála, (an sparán, an borsa so, an ġloine sin), lán nó folaṁ?**

**Siar liḃ!**
Siar leat, a Ṁíċíl.

**Isteaċ liḃ!**
Isteaċ leat, a Ċaṫail!

**Druidiḋ anonn!**
Druid anonn, a Ḋiarmuid!

## 6.

long (lúng-g) — buicéad (b:icé-vd)
siopa (s'opv) — seasaimíḋ (s'as:íg)

C. 1. Mála 'seaḋ é seo. 2. Níl an mála folaṁ; tá sé lán de ṗlúr. 3. Long 'seaḋ í seo. 4. Níl an long sa loċ, tá sí sa ċuan. 5. Níl an galtán sa ċuan fós. 6. Páirc 'seaḋ í sin: gort 'seaḋ é seo. 7. Níl an fear so ag obair sa ṗáirc: tá sé ag obair sa ġort. 8. Buicéad 'seaḋ é seo. 9. Níl an buicéad folaṁ; tá sé lán de bainne. 10. Tá an buicéad so lán d'uisce. 11. Siopa 'seaḋ é seo. 12. Níl Cáit sa tsiopa: tá sí sa ċistin. 13. Níl an siopa folaṁ. 14. Tá bean agus fear sa tsiopa. 15. Tá Cáit agus Íde sa ċistin. 16. Tá an bád so folaṁ; níl an bád soin folaṁ: tá fear sa ḃád soin.

Ceisteanna.—1. Cad é an rud é (í) seo?
2 Cad tá sa ṁála so? sa ḃuicéad so? sa ḃuicéad soin? sa ṗáirc seo?
3. Cé tá sa ċistin? sa ḃád so? sa tsiopa?
4. Cá ḃfuil Cáit? Íde? Máire? an fear so? an muileann so?
5. Ḃfuil Cáit sa tsiopa? an galtán sa ċuan? an long sa loċ? an ṁeadar sa ṗáirc? an fear ag obair sa ġort? an buicéad so lán? an gúna so dearg? an clóca so gorm? an capall so ag obair?

**Seasaimíḋ leis an líne!**
Seasaiṁ leis an líne, a Riseáird!
**Seasaimíḋ go díreaċ!**

## 7.

Liam (Lí-əm) carabat (càrəbat)
Muiris (M:iris) uaiṫne (ú-ə'nə)
cuaille (cú-əllə)

**S.** 1. Tá an páipéar so bán: tá an páipéar soin buiḋe. 2. **Sin é** an páipéar bán (= is é sin an páipéar bán): sin é an páipéar buiḋe. 3. An é sin an páipéar bán? 'Sé (= is é). 4. **Sid í** mo ċluas (= is í seo mo ċluas): sin í do ċluas. 5. Sid í mo láṁ: sin í do láṁ. 6. An í seo mo láṁ? 'Sí (= is í). 7. An í sin do ċluas? Ní h-í. Is í sin mo láṁ, sid í mo ċluas. 8. Súil 'seaḋ í seo: súil 'seaḋ í sin. 9. Sid í mo ṡúil, sin í do ṡúil. 10. Sin é an bosca mór: sin é an bosca beag. 11. An é sin an bosca mór? Ní h-é. Is é sin an bosca beag: sin é an bosca mór. 12. Sin é Séamas: sin é Seán: sin é Muiris: sin é Liam. 13. An é seo Séamas? Ní h-é, sin é Séamas. 14. An é sin Art? Sé. 15. Cé h-é seo? Sid é Séamas. 16. Cé h-é sin? Sin é Pátraig. 17. Sid é an cárta **uaiṫne:** sin é an cárta duḃ. 18. Cuaille 'seaḋ í seo: tá sí fada.

Ceisteanna.—1. Cé h-é (í) seo?
2. Cad é an rud é (í) seo (sin)?
3. An é (í) seo Séamas? Seán? Liam? Muiris? an

páipéar buiḋe? an cárta bán? an falla? an doras? mo ċluas? do ġruaig? mo láṁ? do ċasóg? mo bóna? do ċarabat? a ṡúil? do bróg?

4. Ḃfuil an ċuaille duḃ? gairid? Ḃfuil an bróg so bán? an stoca so buiḋe? an ċasóg úd uaiṫne? an caipín seo dearg? an ċailc seo buiḋe? do láṁ folaṁ?

**Cuiriḋ bur méar leis an bfocal.**

Cuir do ṁéar leis an bfocal, a Ṫomáis.

**Tearbáin dom an focal, a Éamuinn.**

---

## 8.

---

| | |
|---|---|
| madra (madrə) | Muiris (m:iris) |
| ráḋ (rá) | Leaṫanaċ (l'ahənəċ) |
| coingiḃ (cinniḃ) | árduiġiḋ (árd:íg) |

---

**C.** 1. Ní h-í sin Úna, is í sin Cáit; sin í Úna ar an luascán. 2. Ní h-é sin Art: is é sin Muiris: sin e Art. 3. Ní h-é sin an garsún atá ag ól: is é sin an garsún atá ag imirt: sin é an garsún atá ag ól. 4. Sin í Nóra ar an stól. 5. Sin í Cáit sa ċistin. 6. Ní h-é seo an fear atá ag obair: sin é an fear atá ag obair. 7. Sin é Brian ar an roṫar. 8. Ní h-é seo Liam: is é seo Muiris; sin é Liam sa bád. 9. Ní h-í seo an bó atá ag ól; is í seo an bó atá ag iṫe: sin í an bó

atá ag ól. 10. Siḋ é an capall atá ag ól; sin é an capall atá ag iṫe. 11. Ní h-é seo an ċú: is é seo an madra: sin í an ċú. 12. Ní h-í seo an bád beag: sin í an bád beag. 13. Siḋ í an eorna: siḋ é an coirce.

Ceisteanna.—1 Cé h-é (í) seo?

2. An é (í) seo Muiris? Cáit? Úna? Íde? Liam? Art? Nóra? Séamas.

3. An é (í) seo an capall bán? an capall duḃ? an capall atá ag ól? an capall atá ag iṫe? an garsún atá ag imirt? an fear atá ag obair? an fear atá sa triopa? an ḃean atá sa ċistin?

4. Cá ḃfuil Liam? Brian? Míċeál? Úna? Cáit? an long so?

**Árduiġiḋ na leaḃair.**
Árduiġ do leaḃar, a Ṗóil.

**Coinġiḃ an leaḃair amaċ uait, a Ṗeadair**

---

**9.**

**Clár X.**

| | |
|---|---|
| rud | éigin (égən) |
| aon (:ë:n) | láṁ (laṁ) |
| aon-rud (:ë:rvd) | láiṁ (lã·ṁ) |
| liaṫróid (lí-v'ró·d) | láṁa (lã) |

S. 1. Cad é an rud é seo? 2. Mála 'seaḋ é. 3. Ḃfuil sé folaṁ? Níl. 4. Tá **rud éigin** sa mála. 5. Cad tá 'sa ṁála? Ta liaṫróid sa ṁála. 6. Tá an mála folaṁ

anois: níl **aon-rud** sa ṁála anois. 7. **Níl** mo láṁ folaṁ: tá rud éigin **im** (= i mo) láiṁ. 8. **Ḃfuil** aon rud **it** (= i do) láiṁ? Tá. 9. **Ḃfuil** a ṗóca folaṁ? **Níl**: tá rud éigin 'na (= i n-a) ṗóca. 10. **Níl** aon-rud sa sparán so, tá sé folaṁ. 11. **Ḃfuil** an sparán folaṁ anois? 12. **Níl**, tá rud éigin sa sparán: 13: Cad tá sa sparán? Tá scilling sa sparán. 14. Cá ḃfuil an sparán anois? 15. Tá sé it ṗóca. 16. **Ḃfuil** an scilling im póca? Tá an scilling it ṗóca. 17. Tá an scilling sa sparán agus tá an sparán it ṗóca. 18. Cad tá 'na ṗóca? **Níl** aon-rud 'na ṗóca: tá a ṗóca folaṁ.

Ceisteanna.—1. Cad é an rud é (í) seo?

2. Cad tá im láiṁ? im póca? im sparán? it ṗóca? sa ḃosca? sa ṁála? im ċaipín? id ċaipín? 'na ċaipín? 'na ṗóca?

3. Cá ḃfuil an ċailc? an scilling? an liaċróid? an cárta? an ṗinginn?

4. Ḃfuil mo láṁ it ṗóca? do ċos 'na ṁála? mo ṗinginn it sparán? an ċailc it ṗóca?

5. Ḃfuil aon-rud sa ṁála so? im póca? it ṗóca? 'sa sparán? it ċaipín?

**Labair níos aoirde!**
**Aon tuaṫal?—Láṁa i n-áirde!**

## 10.

### Cleaċtaḋ Foġar: Clár III

---

Eiḃlín (eîlín) bacalainn (bacvl:inn)
tabair (tú·r) aire (a·rə)
stadannaiḃ (stàdvnn:iḃ)

---

**C.** 1. Tá Tomás ag obair 'sa ġort. 2. Tá speal 'na láiṁ. 3. Sin é an garsún atá ag ól. 4. Tá gloine 'na láiṁ. 5. Tá an sean duine ag an teine. 6. Tá an páipéar 'na láiṁ. 7. Tá Máire ag obair: níl an túrna 'na láiṁ. 8. Tá an túrna ar an urlár. 9. Tá an ḃó ag iṫe: tá féar 'na béal. 10. Sin í Nóra ar an stól. 11. Níl an ciseán 'na láiṁ. 12. Tá an ciseán bán 'sa ċistin. 13. Tá an ciseán eile ar an urlár. 14. Sid é Art: tá maide 'na láiṁ ⁊ tá cleite 'na ċaipín. 15. Sin í Íde 'sa ċistin: tá bábóg 'na bacalainn. 16. Sid í Eiḃlín: tá bábóg 'na bacalainn, leis.

Ceisteanna.—1. Cé h-é (í) seo? Cad tá 'na láiṁ?
2. Cad tá 'sa ċistin? sa ḃád? ar an loċ? ar an sruṫ?
3. Cé tá ag obair? ag ól? ag imirt?
4. Cad tá Tomás? (an garsún so? Art? Máire? Cáit?) do (= ə) ḋéanaṁ?

**Tabair aire do sna stadannaiḃ!**
**Searaiṁ i lár an ranga, a Ṗádraig!**

## 11.

### Cleaċtaḋ foġar: Clár IV.

---

leabar (l·ôr)
a ḋuine uasail (a ḋ:ın ú-vs:ıl)
Séamais (hí-am:ıs)
Seáin (ċ·á·n)
Ṫomáis (hvmá·s)
Liam (l·an)
liaṫróid (lí-v'ró·o)

---

S. 1. Cad é an rud é seo, **a Ṗádraig?** 2. Leabar 'seaḋ é, **a ḋuine uasail.** 3. Cá bfuil an leabar, **a Ṡeáin?** Tá sé ar an stól. 4. Ḃfuil an leabar ar an stól anois, **a Ṡéamais?** Níl, a ḋuine uasail, tá sé ar an urlár. 5. Cad tá sa bosca, a Liam? Tá an ċailc sa bosca. 6. Ḃfuil an scilling seo sa bosca, **a Ṫomáis?** Níl, a ḋuine uasail; tá sí ar an stól.

7. **Cuir** an scilling sa sparán, a Ṡéamais. 8. Cá bfuil an scilling anois, a Ṗádraig? Tá sí sa sparán. 9. Ḃfuil an scilling sa bosca, a Ṁuiris? Níl, a ḋuine uasail; tá sí sa sparán.

10. Cuir an liaṫróid seo ar an urlár, a Ṡeáin. 11. Cá bfuil an liaṫróid anois, a Ṗádraig? Tá sí ar an urlár. 12. Cuir an liaṫróid ar an stól, a Ṡéamais. 13. Cuir an liaṫróid ar an urlár arís, a Ṁuiris.

14. Cuir an ċailc seo it ṗóca, a Ṡeáin
15. Ḃfuil an ċailc ar an urlár anois, a Ṡeáin? Níl, a ḋuine uasail, tá sí im póca.

ceisteanna.—1. Cad é an rud é (í) seo? a Ṡéamais, ⁊rl.

2. Cá ḃfuil sé?

3. Cuir an leabar ar an urlár, an páipéar ar an stól, an ċailc sa bosca, an liaṫróid sa ṁála, an scilling sa sparán, an ṗinginn it ṗóca, an raol im póca, an leabar ar an stól, ⁊rl. (a Ṡeáin, ⁊rl.)

**Go réiḋ!**
**Léiġ leat, a Ṫaiḋg**
**Lean ort, a Liam!**

---

## 12.

[Aiṫléiġeann ar ar gcairt.]

1. **Teasbáin dom** an capall bán [Sin é an capall bán]: an ċearc [sin í an ċearc]: an capall beag: an coinín: an túrna: an muileann: an luascán: an falla: an claiḋe: an bláṫ dearg: an gé: an seol: an cuan: an long: an doras: an coirce: an geata bán: an teine: an cnoc: an galtán: an sruṫ: an roṫar: an siopa· an cleite: an madra: an cú: an ṁeadar: an fear maol: an tobar: an speal: an bláṫ bán: an eorna: an stól: an ciseán bán: an scioból: an gúna gorm: an clóca dearg: an sicín: an ġrian: an bean atá sa triopa: an ġéag: an díon: an garsún: Muiris: Máire: Brian: Art: Cáit: Nóra.

2. Ḃfuil an capall so bán? dub? Ḃfuil an gúna soin dearg? gorm? uaiṫne? crón? an gé seo bán? an páirc seo buiḋe? glas? dearg? an caipín seo dearg? an

caraḃat so ḋuḃ? an ċú so bán? an fear so aosta? an bean so óg?

3. Cad é an daṫ é sin? [Tá sé bán, ⁊rl.]

4. Cé tá ar an luascán? ar an stól? sa tsiopa? sa bád? sa ċistin? ar an poṫar? ag obair sa ġort? ag obair sa ċistin? ag imirt? ag ól?

5. Ca ḃfuil Brian? Íde? Tomás? Liam? Úna? Nóra? Cáit? an cat? an plúr? an ciseán? an meadar? an bainne? an bád? an long? an muileann?

6. Cé h-é (í) seo? [Sin é Séamas. Sin í Nóra, ⁊rl.]

7. An é (í) seo an luascán? [Ní h-é sin an luascán, is é sin an bád: sin é an luascán.] An galtán? an coinín? an falla? an túrna? an scioból? an claiḋe? an cnoc? an tuiġe? an buicéad? an seol bán? an seol mór? an eorna? an léine? an madra?

**Leiṫsiġ an focal soin, a Ṡeoraiṁ**
**Abair anois é!**

---

## 13.

Cleaċtaḋ foġar: Clár VIII.

| | |
|---|---|
| Táim (tá·m) | ḃfuilim (ḃ:ilim) |
| táir (tá·r) | ḃfuilir (ḃ:ilir) |
| taoi (t:í) | ḃfuil sé (ḃ:il sé) |
| tá sé | ag ól (ə gól) |
| ag léiġeaṁ (ə lé:ṁ) | ag imirt (ə gìmirt) |
| cinn (cínn) | laoisiġ (l:ísiġ) |
| ag scríoḃaḋ (ə scrí:ḃ, ə scrí) | |

---

S. 1. Tá an leaḃar ar an stól. 2. Níl an leaḃar ar an stól anois, tá sé ar an

urlár. 3. Níl Séamas ar an stól, tá sé ar an urlár. 4. Nílim ar an stól, táim ar an urlár. 5. Ḃfuilir ar an urlár anois, a Ṡéamais? 6. Nílim, a ḋuine uasail; táim ar an stól. 7. Seomra seaḋ é seo. Táim sa seomra. 8. Táir sa seomra, a Ṡeáin. 9. Ḃfuilir sa ḃosca, a Ṗádraig? Nílim, a ḋuine uasail. 10. Ḃfuilir aosta, a Ṁuiris? Nílim a ḋuine uasail. Táim óg.

11. Táim **ag scríoḃaḋ**. 12. Ḃfuilim ag imirt, a Ṁícíl? Nílir, a ḋuine uasail, táir (taoi) ag scríoḃaḋ. 13. Nílim ag scríoḃaḋ anois, táim **ag léiġeaṁ**. 14. Ḃfuilir ag léiġeaṁ, a Ṡéamais? Nílim a ḋuine uasail. 15. **Bí** ag scríoḃaḋ, a Ṡeáin. 16. Ḃfuil Seán ag léiġeaṁ, a Ṁuiris? Níl, tá sé ag scríoḃaḋ. 17. Ḃfuilir ag léiġeaṁ, a Ṡeáin? Nílim, a ḋuine uasail, táim ag scríoḃaḋ.

Ceisteanna.—1. Ḃfuilim (ḃfuilir, ḃfuil Seán, Muiris ⁊rl) ag scríoḃaḋ, ag léiġeaṁ, ag imirt, ag obair, ag ól, ag iṫe?

2. Cé tá ag obair? ag scríoḃaḋ? ag léiġeaṁ?

3. Cad táim (taoi, tá Seán ⁊rl) do (= a) ḋéanaṁ?

**Tógaiḋ i n-áirde ḃur gcinn!**

Tóg i n-áirde do ċeann, a Laoiriġ!

**Beir ar an leaḃar it láiṁ ċlé, a Aoḋ!**

## 14.

Cleaċtaḋ Foġar: Cláraċa VI, VII.

---

| | |
|---|---|
| ag fuaġáil (v fú-á·l) | ag cainnt (v c:înt, |
| Taḋg (t:î:g) | Eiḃlín (eîlín) |
| seanduine (s·ànd:inə) | ag riṫ (v r:ì) |

---

**C.** 1. Sid í Cáit. 2. **Níl** Cáit ag imirt: tá sí ag obair. 3. **Níl** an garsún so ag ól: tá sé ag imirt. 4. **Tá** an garsún úd ag ól. 5. **Tá** an bó so ag ól, leis, 6. **Níl** an seanduine ag scríoḃaḋ; tá sé ag léiġeaṁ. 7. Sin é Taḋg: tá Taḋg ag léiġeaṁ. 8. **Níl** Nóra ag léiġeaṁ: tá sí ag **fuaġáil.** 9. Sid í Eiḃlín. 10. **Níl** Eiḃlín ag fuaġáil **ná** ag léiġeaṁ: tá sé ag **cainnt** le Nóra. 11. **Tá** Íde sa ċistin agus í ag cainnt le Cáit. 12. **Tá** an capall duḃ ag **iṫe**: 13. **Níl** an capall bán ag iṫe: tá sé ag ól. 14. **Níl** an capall soin ag iṫe ná ag ól; tá sé ag **riṫ.** 15. **Tá** an gé seo ag riṫ, leis. 16. **Níl** Tomás ag riṫ, tá sé ag obair.

Ceisteanna.—1. Cad é an rud é (í) seo? Cé h-é seo? 2. Cé (cad) tá ag obair? ag iṫe? ag léiġeaṁ? ag fuaġáil? ag ól? ag riṫ? ag cainnt? ag imirt.

3. Ḃfuil Eiḃlín ag obair? Nóra ag imirt? Tomás ag riṫ? an capall so ag iṫe? Máire ag léiġeaṁ? Taḋg ag cainnt? Íde ag fuaġáil? an fear so ag ól.

4. Cad tá Eiblín (Nóra, Cáit, Peadar, Taḋg, Muiris, Tomás, an capall bán, an capall dub, an bó so, iad) do (=ə) ḋéanaṁ?

**Cé leis léiġeaṁ? Liom-sa.**
**Ní beag soin,**
**Tá sé i n-am stad (scur)!**
**Dúnaiḋ na leabair!**
Dún do leabar a Ċoncubair!

---

## 15.

| | |
|---|---|
| seasaṁ (s·asəṁ) | arís (a-rís) |
| suiḋe (s:í) | éirig (eîri, eîrig) |
| suiḋ (s:i, si:g) | suiḋte (s:itə) |

**S.** 1. Táim **im ṡeasaṁ.** 2. Táim **im ṡuiḋe** anois. 3. Bfuilir it ṡuiḋe, a Ṡéamais? Nílim, a ḋuine uasail, táim im ṡeasaṁ. 4. Níl Seán 'na ṡuiḋe: tá sé 'na ṡeasaṁ. 5. Suiḋ, a Ṁuiris; bfuilir it ṡeasaṁ anois? Nílim, a ḋuine uasail, táim im ṡuiḋe. 6. Bfuilir it ṡuiḋe, a Ṡeáin? Nílim, aċ im ṡeasaṁ. 7. Suiḋ, a Ṡéamais. 8. Bfuil Séamas 'na ṡeasaṁ anois? 9. Níl, tá sé 'na ṡuiḋe. 10. Éirig it ṡeasaṁ, a Ṡéamais. 11. Bfuil Séamas 'na ṡuiḋe anois? 12. Níl, a ḋuine uasail, tá sé 'na ṡeasaṁ **arís.** 13. Suiḋ, a Liam. 14. Bfuil Liam 'na ṡuiḋe

ar an stól, a Ṁuiris? Níl, a ḋuine uasail, tá sé 'na ṡuiḋe ar an suiḋeaċán. 15. Ḃfuilir it ṡeasaṁ ar an urlár, a Ṗóil? Nílim, a ḋuine uasail, táim im ṡuiḋe ar ar suiḋeaċán.

Ceisteanna.—1. Cé tá 'na ṡuiḋe? 'na ṡeasaṁ?

2. Éirig it ṡeasaṁ, a Ṡeáin (7rl.): suiḋ, a Ṡéamais (7rl.).

3. Ḃfuilim (ḃfuilir, ḃfuil Seán) im ṡeasaṁ ('na ṡeasaṁ? 'na ṡuiḋe) ar an stól (suiḋeaċán)

4. Cad tá sa ḃosca so? sa ṁála soin? sa sparán úd? ar an stól? fé'n stól? ar an urlár?

**Téiġiḋ go dtí na suiḋeaċáin!**

Téir go dtí t'ionad [suiḋte], a Ċaṫaoir!

**Isteaċ leis na leaḃraiḃ (leaḃair)!**

---

## 16.

---

roinn (r:înn) — láṁa (lã)

roinniḋ (r:innig) — luiġe (l:í)

scríḃneoraċta (scrín·órvċtv)

---

C. 1. Tá an sean-duine (=fear aosta) 'na ṡuiḋe. 2. Tá an fear so 'na ṡeasaṁ. 3. Tá an fear soin 'na ṡeasaṁ, leis. 4. Tá Cáit **'na seasaṁ** sa ċistin. 5. Tá an bean so **'na suiḋe** ar an stól. 6. Tá Úna 'na suiḋe ar an luascán. 7. Níl Muiris 'na ṡuiḋe, tá sé 'na ṡeasaṁ. 8. Tá an fear mór 'na ṡeasaṁ sa tsiopa. 9. Tá an bean so 'na

seasaṁ sa tsiopa, leis. 10. Níl an madra 'na ḟeasaṁ, ná 'na ḟuiḋe, tá sé **'na luiġe.** 11. Tá Brian 'na ḟuiḋe ar an roṫar. 12. Tá an cat 'na ḟuiḋe ar an sac. 13. Níl an ċú 'na luiġe, tá sí 'na seasaṁ. 14. Tá Eiblín 'na seasaṁ, aċ tá Nóra 'na suiḋe ar an stól.

CEISTEANNA.—1. Cé tá 'na ḟuiḋe? 'na ḟeasaṁ?

2. Cad tá 'na luiġe? 'na ḟuiḋe? 'na ḟeasaṁ?

3. Teasbáin dom an fear atá 'na ḟeasaṁ? 'na ḟuiḋe? an bean atá ag obair? an cailín atá 'na seasaṁ? 'na suiḋe? an gé atá 'na luiġe? na seasaṁ? ag riṫ? an capall atá ag riṫ? ag ól? 'na ḟeasaṁ? [Sin é an fear atá, 7rl.].

4. Bfuil an fear so (an capall duḃ, an gé seo, an ċú, an seanduine, an cat, Brian, Art, Máire, Tadg, Úna, Séamas, Liam) 'na ḟeasaṁ (seasaṁ)? 'na ḟuiḋe (suiḋe)? 'na luiġe? ag obair? ag ól? ag riṫ?

**LÁṀA SÉ NDUIN N-ASCALLAIḂ!**
**ROINNIḊ AMAĊ NA LEAḂAIR SCRÍḂNEORAĊTA**

---

## 17.

Cleaċtaḋ foġar: Clar V.

| | |
|---|---|
| ag (eg, ig, ge) | tóg |
| agam (vgòm) | peann (p·ônn) |
| agat (vgòt) | peannaiḃ (p·ann:iḃ) |
| aige (əgè) | pinn (pínn) |

Seo ḋuit (s·o ḋ:it)

**S.** 1. **Tóg** an leaḃar so, a Ṡéamais. 2. Tá an leaḃar dearg **AG** Séamas anois.

3. Tóg an peann so, a Ṡeáin. 4. Ḃfuil an leaḃar dearg ag Seán? Níl, aċ tá an peann aige. 5. Tá leaḃar 'na láiṁ ag Séamas. 6. Tá peann 'na láiṁ ag Seán. 7. Tóg an leaḃar so, a Ṁiċíl, agus cuir it ṗóca é. 8. Tá an leaḃar 'na ṗóca ag Míċeál. 9. Tá an ċailc im láiṁ **agam**. 10. **Seo ḋuit** an ċailc, a Ṗeadair. Tá an ċailc **agat** anois. 11. Ḃfuil an ċailc agam? Níl an ċailc agat, tá sí ag Peadar. 12. Ḃfuil an ċailc agat, a Ṡéamais! Níl, a ḋuine uasail, tá sí ag Peadar. 13. Seo ḋuit mo scian, a Liam. Tá mo scian ag Liam anois. 14. Ḃfuil mo scian agat, a Ṗóil? Níl do scian agam, a ḋuine uasail; tá sí ag Liaṁ. 15. **Cé aige go ḃfuil** mo scian? Tá mo scian ag Pól. 16. Cé aige go ḃfuil an leaḃar dearg? Tá an leaḃar dearg ag Séamas.

Ceisteanna.—1. Cad tá agam? agat? aige? ag Peadar? ag Séamas? ag Seán? ag Liam?

2. Ḃfuil an leaḃar dearg agam? an bosca agat? an peann ag Seán? an ċailc ag Liam? an scian ag Pól? an páipéar ag Míċeál? an ṗinginn ag Pádraig? an scilling ag Peadar?

3. Cé aige go ḃfuil an scian? an bosca? an peann? an leaḃar? an ṗinginn? an raol? an scilling?

4. Tóg an leaḃar uaiṫne seo agus cuir ar an stól (id ṗóca) é: cuir an scian so sa bosca: an ṗinginn seo im sparán: bí ag léiġeaṁ: bí ag scríoḃaḋ.

**Amaċ leis na peannaiḃ (pinn)!**
**Féaċ(aiḋ) ar an gclár!**

## 18.

Sioḃán (si:ḃán)
sníoṁ (sní:ṁ)
snáiṫín (snáhín)
snáṫad (snáhvd)
aici (əcì)
máilín (má·lín)

Taḋg (t:î:g)
loiniṫe (l:inihə)
cuigealaċ (c:ig·vlvċ)
páipéar nuaḋaċta
(pá·pé:r nóċtv)

---

C. 1. Tá an fear so ag obair: tá an speal 'na láiṁ aige. 2. Tá an ḃean so ag obair ag an túrna. 3. Tá sí 'na suiḋe ar an stól: níl an túrna 'na láiṁ aici: tá an túrna ar an urlár. 4. Líon 'seaḋ é seo. 5. Tá an ḃean **ag sníoṁ.** Tá an cuigealaċ 'na láiṁ aici. 6. Snáiṫin 'seaḋ é seo: snáṫad 'seaḋ í sin. 7. Tá Nóra 'na suiḋe ar an stól: tá snáṫad 'na láiṁ aici: tá sí ag fuaġáil. 8. Loiniṫe 'seaḋ é seo. 9. Tá Cáit ag obair: tá an loiniṫe 'na láiṁ aici. 10. Níl Íde ag obair: tá sí 'na seasaṁ sa ċistin agus í ag cainnt le Cáit. 11. Tá Eiḃlín ag cainnt le Nóra. 12. Níl Taḋg ag cainnt: tá sé ag léiġeaṁ. 13. Tá sé 'na ṡuiḋe sa ċistin: tá an páipéar nuaḋaċta 'na láiṁ aige. 14. Tá an máilín 'ná láiṁ ag Sioḃán.

ceisteanna.—1. Cad é an rud é (í) seo
2. An snáṫad (snáiṫín, túrna, loiniṫe, meadar, poċ,

roċar, bád, gé, tobar, coinín, cat, bó, éan, cuan, galtán) í (é) seo?

3. Cé hé (hí) seo? Cad tá 'na láiṁ aige (aici)?

4. Cé tá ag obair? ag léiġeaṁ? ag sníoṁ? ag fuaġáil?

5. Cé aige go ḃfuil an ġloine? an speal? an páipéar nuaḋaċta? an maide? Cé aici go ḃfuil an bábóg? an loiniṫe? an cuigealaċ? an máilín?

**Druidiḋ ó n-a ċéile!**
**Suiḋiḋ 'dtaoḃ ṫiar d'á ċéile!**

---

## 19

Cleaċtaḋ foġar: Clár VIII.

---

| | |
|---|---|
| arán (vrán) | fliuċ (fl·uċ) |
| im (ím) | tirim (tərìm) |
| uball (ú-vll) | éadaċ (í-aovċ) |

trimiġiḋ (trimíg)

---

**S.** 1. Arán, seaḋ é seo: tá **an t-arán** ar an stól anois. 2. An arán é seo? **Ní** heaḋ aċ im. 3. **Tá** an t-im ar an stól. 4. **Níl** an t-arán ar an urlár: tá sé ar an stól. 5. **Uisce** 'seaḋ é seo. 6. **Tá** an t-uisce sa ġloine: tá an ġloine lán d'uisce. 7. Cá ḃfuil an t-arán anois? **Tá** an t-arán san uisce anois. 8. **Tá** an t-arán **fliuċ.** 9. **Níl** an páipéar so fliuċ: tá sé **tirim.** 10. **Ḃfuil** an t-arán so fliuċ nó tirim? tá sé tirim.

11. Uball 'seaḋ é seo. 12. Tá an t-uball ar an suiḋeaċán. 13. Éadaċ 'seaḋ é seo. 14. Tá an t-éadaċ so duḃ. 15. Níl an t-éadaċ so duḃ, tá sé dearg. 16. Tá an t-éadaċ duḃ ar an stól.

Ceisteanna.—1. Cad é an rud é (í) seo?

2. An é (í) seo an t-arán? an t-im? an t-éadaċ duḃ? an t-urlár? an ḟuinneog? an scian an leabar?

3. Cá ḃfuil an t-arán (7rl.)?

4. Cé aige go ḃfuil an t-arán? an t-uball? an leaḃar uaiṫne? an ċuaille ġairid? an peann fada? an páipéar fliuċ? an t-arán tirim?

5. Cad tá Peadar (Seán, Muiris, Séamas) do (= ə) ḋéanaṁ?

**Síos leis na peannaiḃ (pinn)!**
**Trimiġiḋ an scríḃinn!**

---

## 20.

### Cleaċtaḋ Foġar: Clár V.

| | |
|---|---|
| Taḋg (t:î:g) | earball (è:rvbvll) |
| aḋastar (:î:rtvr) | crann (crônn) |
| gearrċaile (gə:ràċ:ilə) | bailiġiḋ (ba·líg) |

C. 1. Sid é Taḋg: is é Taḋg an fear atá ag léiġeaṁ. 2. Is í Máire an bean atá ag sníoṁ. 3, Aḋastar 'seaḋ é seo. 4. Asal 'seaḋ é seo. 5. Tá an t-asal ag iṫe: tá an féar 'na ḃéal. 6. Ní h-é sin an t-asal: is

é sin an capall duḃ: sid é an t-asal. 7. Tá an capall bán ag ól: níl an t-asal ag ól: tá sé ag iṫe. 8. Earball 'seaḋ é seo. 9. Tá an t-earball so fada, aċ tá an t-earball soin gairid. 10. Uisce 'seaḋ é seo. 11. Tá an t-uisce sa ċuan agus sa loċ: tá uisce sa tobar leis. 12. Éan 'seaḋ é seo: crann 'seaḋ é seo. 13. Níl an t-éan sa ċistin: tá an t-éan* sa ċrann.

14. Is é Tomás an fear atá ag obair. 15. Is é Peadar an buaċaill atá ag ól; is é Muiris an garsún atá ag imirt. 16. Is í Cáit an cailín atá ag obair. 17. Is í Eiblín an gearrċaile go ḃfuil an ḃabóg aici. 18. Is í Nóra an gearrċaile atá ag fuaġáil. 19. Is í Máire an ḃean go ḃfuil an cuigealaċ 'na láiṁ aici.

CEISTEANNA.—1. Cé hé (í) seo?

2. Cé h-é (h-í) an fear atá ag obair? an fear atá ag léiġeaṁ? an fear atá ar an roṫar? an fear atá sa ḃád? an cailín atá ag obair? an gearrċaile atá ag fuaġáil? an gearrċaile atá ag caint? an páiste atá ag imirt? an ḃean atá ag sníoṁ? an buaċaill atá ag ól? an páiste atá sa ċistin? an fear atá ag caint le Sioḃán?

3. Cad tá ag ól? ag iṫe? 'na luiġe? 'na ṡuiḋe ar an sac? ag riṫ? 'na ṡeasaṁ? sa ċuan? sa loċ? sa tobar? sa ċistin?

4. Cé h-é an fear go ḃfuil an speal aige? an buaċaill go ḃfuil an ġloine 'na láiṁ aige?

5. Cé h-í an páiste go ḃfuil an ḃábóg aici? an ḃean go

* Lasair coille.

ḃfuil an cuigealaċ aici? an máilín 'na láiṁ aici? an cailín go ḃfuil an loinite 'na láiṁ aici? an gearrċaile go ḃfuil an bábóg aici?

**Síniḋ ċaraiḃ na leaḃair**
**Bailiġiḋ na leaḃair**

---

## 21.

| | |
|---|---|
| iarann (í-ərənn) | ordóg (órdóg) |
| cruaiḋ (crú-əg, crú-ə) | ionga ('ongə) |
| eoċair ('oċ:ir) | uille (:illə) |
| éadan (í-adən) | teanga (t'angə) |
| glas | líon (lí:n) |
| timċeall (tímp'əll) | seasaiṁiḋ (s'as:íg) |

---

**S.** 1. Líon 'seaḋ é seo: iarann 'seaḋ é sin. 2. Tá an líon **bog**: níl an t-iarann bog, tá an t-iarann **cruaiḋ**. 3. Tá an bóna cruaiḋ. tá an ċasóg bog. 4. Ḃfuil do ċaraḃat cruaiḋ, a Ṁiċíl? Níl, a ḋuine uasail, tá sé bog. 5. Ḃfuil an t-urlár bog nó cruaiḋ, a Ṡeáin? Tá sé cruaiḋ. 6. **Eoċair** 'seaḋ í seo: **glas** 'seaḋ é sin. 7. Cuir an eoċair sa ġlas, a Ṡéamais. 8. Ordóg 'seaḋ í seo: ionga 'seaḋ í seo. 9. Tá an ordóg bog: tá an ionga cruaiḋ. 10. Smig 'seaḋ í seo. 11. Cuir t'ordóg ar do smig, a Ṁuiris. 12. Uille 'seaḋ í seo. 13. Cá ḃfuil m'uille anois, a

Ṗeadair? Tá sí ar an stól, a ḋuine uasail. 14. Eadan 'seaḋ é seo: teanga 'seaḋ í seo. 15. Ḃfuil an t-éadan bog, a Ṗádraig? Níl an t-éadan bog; tá sé cruaiḋ. 16. Cá ḃfuil do ṫeanga, a Ṗóil? Tá mo ṫeanga im béal, a ḋuine uasail. 17. Ḃfuil do ṫeanga bog nó cruaiḋ, a Ṫomáis? Tá sí bog.

Ceisteanna.—1. Cad é an rud é (í) seo?

2. Ḃfuil an eoċair seo cruaiḋ? an bóna so bog? an bosca so folaṁ? an mála úd lán? an cipín seo gairid? t'ordóg cruaiḋ.? m'ionga bog? an leaḃar so bán?

3. Ḃfuil Seán 'na suiḋe? Liam 'na seasaṁ? Pádraig ag scríoḃaḋ? Muiris ag imirt Míċeál ag riṫ? Peadar ag obair? Tomás 'na suiḋe ar an stól? Taḋg 'na seasaṁ ar an urlár?

4. Tóg an t-uḃall: an ċuaille: an raol: an scilling: an cárta buiḋe: an t-arán: an leaḃar.

5. Cé aige go ḃfuil an t-uḃall? an ċuaille? an bosca beag? an leaḃar uaiṫne? an eoċair? an ċailc? an scian? an raol? an pingin.

**Seasaiṁiḋ timċeall an ċláir!**
**Súile ar ḃur slinntiḃ (leaḃraiḃ) féin!**

---

## 22.

### Clár X.

| | |
|---|---|
| aḋarc (:í:rc) | leaṫdoras (l·àtvrvs) |
| eorna (·órnv) | iallait (í-vll:it) |
| aiḃiḋ (a·big, a·bə) | comarsan (cõrsvn) |

as (as)

C. 1. Aḋarc 'seaḋ í seo. 2. Ḃfuil an aḋarc bog? Níl, tá sí cruaiḋ. 3. Eorna

'seaḋ í seo. 4. Ḃfuil an eorna glas? Níl an eorna glas: tá sí buiḋe: tá sí aibiḋ. 5. An eorna é seo? Ní heaḋ; coirce 'seaḋ é. 6. Tá an coirce aibiḋ. 7. Tá an líon so ar an túrna. 8. Ḃfuil an líon duḃ? Níl; tá sí bán. 9. Doras seaḋ é seo: leaṫ-ḋoras 'seaḋ é seo. 10. Tá an doras árd: níl an leaṫdoras árd: tá sé íseal. 11. Iallait 'seaḋ í seo: níl an iallait bán: tá sí ruaḋ. 12. Sid é Peadar: tá sé ag ól: tá gloine 'na láiṁ aige. 13. Níl Eiblín ag obair ná ag imirt: tá sí 'na seasaṁ agus í ag cainnt le Nóra: tá bábóg 'na bacalainn aici. 14. Tá Muiris ag imirt: níl aon rud 'na láiṁ aige. 15. Is í Íde an páirste go ḃfuil an bábóg 'na bacalinn aici 16. Is é Taḋg an fear go ḃfuil an páipéar nuaḋaċta 'na láiṁ aige.

**Ceisteanna.—1. Cad é an rud é seo?**

**2. Ḃfuil an líon dearg? an eorna aibiḋ? an coirce glas? an leaṫdoras árd? an iallait duḃ? an aḋarc bog? an doras so duḃ? an ḟuinneog so mór? an geata so árd?**

**3. An é (í) seo Míċeál? Tomás? Úna? Máire? Pól?**

**4. An é Tomás atá ag léiġeaṁ? an é Peadar atá ag imirt? an í Cait atá ag sníoṁ? ag fuaġáil? an é Art atá ar an roṫar? an í Úna atá ag cainnt le Cáit? le Nóra?**

**5. Cad tá ag Eiblín? ag Tomás? ag Peadar? ag Íde? ag Nóra? ag Taḋg?**

6. Cé aige (aici) go bfuil an speal? an bábóg? an cuigealaċ? an loiniṫe? an páipéar nuaḋaċta.

**Ná bí ag féaċaint it ṫimċeall, a Ḋáiṫí! Ná bí ag baint as slinn do ċoṁarsan, a Eoġain!**

---

## 23.

| | |
|---|---|
| leabar (l·ôr) | Éamuinn (í-am:inn) |
| gcaṫaoir (gv-hír) | scríobaḋ (scrí:b, scrí) |
| gcailc (ga·lc) | gcárta (gártv) |
| corruiġ (corr:ig) | corruiġiḋ (corr:íg) |

**S.** 1. Cad é an rud é seo? Leabar, 'seaḋ é. 2. Cá bfuil an leabar? Tá sé ar an stól. 3. An stól í seo? Ní h-eaḋ, aċ caṫaoir. 4. Tá an leabar **ar an gcaṫaoir.** 5. Tá an bosca ar an urlár fé'n gcaṫaoir. 6. Tá an páipéar ar an stól fé'n gcailc. 7. Cá bfuil an bosca beag? 8. Tá sé ar an stól fé'n gcaipín. 9. Bfuil Seán 'na ṡuiḋe ar an stól? 10. Níl, tá sé 'na ṡuiḋe ar an gcaṫaoir. 11. Cuir an ċailc ar an gcárta, a Ṁiċíl. 12. Cá bfuil an cárta anois, a Ṡéamais? 13. Tá sé ar an gcaṫaoir fé'n gcailc. 14. Cá bfuil an ċailc, a Éamuinn? 15. Tá sí ar an gcárta. 16. Táim ag scríobaḋ ar an gclár. 17. Táim ag

scríoḃaḋ leis an gcailc. 18. Scríoḃ ar an gcárta, a Liam. 19. Ḃfuilir ag scríoḃaḋ ar an gclár? Nílim, aċ ar an gcárta.

Ceisteanna.—1. Cad é an rud é seo?

2. Ḃfuil an ċailc ar an gcaṫaoir? an borsa fé'n gcaṫaoir? an cárta ar an gcasúr? an borsa beag ar an gcárta? an ċailc ar an leaḃar? an leaḃar fé'n gcárta?

3. Cá ḃfuil an ċailc? an borsa? an sparán? an mála? an ġloine? an t-uisce?

4. Ḃfuil an sparán agat? aige? ag Peadar? Ḃfuil an ċailc im láiṁ agam? it póca agat? 'na láiṁ ag Pádraig?

5. Cé aige go ḃfuil an scian? an eoċair? an leaḃar uaiṫne; an leaḃar dearg?

6. Ḃfuilim im ṡuiḋe? Ḃfuil Seán 'na ṡeasaṁ? Pádraig 'na luiġe ar an urlár? Cormac 'na ṡeasaṁ ar an stól?

**Ná bí ag caint, a Lorcáin!**
**Corruiġiḋ oraiḃ!**
Corruiġ ort, a Stiopáin!

---

**24.**

| | |
|---|---|
| muileann (m:il·vnn) | umar (umvr) |
| maċa (maċv) | gcapall (gapvll) |
| gcnoc (gvnòc) | gcrann (grônn) |
| socair (soc:ir) | ciuineas (c·ú·n·vs) |
| léar mara (lí-ar marv) | sraṫair (srahir) |

C. 1. Muileann 'seaḋ é sin: tiġ seaḋ é seo. 2. Tá an muileann ar an gcnoc so: níl an tiġ ar an gcnoc. 3. Tá an bád so ar

an loċ: tá an bád úd ar an gcuan. 4. Léar mapa 'seaḋ é seo: calaḋ 'seaḋ é seo. 5. Tá an léar mapa ar an gcalaḋ. 6. Earball 'seaḋ é seo: tá sé ar an gcat. 7. Tá earball ar an gcapall agus tá earball ar an gcoinín, leis. 8. Ḃfuil an t-earball so gairid? Níl, tá sé fada. 9. Tá an seanduine 'na ṡuiḋe ar an gcaṫaoir. 10. Níl an ḃean so 'na suiḋe ar an gcaṫaoir, aċ ar an stól. 11. Tá gúna gorm ar an gcailín seo. 12. Crann 'seaḋ é seo: tá Brian ar roṫar fé'n gcrann. 13. Capaillín (= capall beag) 'seaḋ é seo: tá iallait ar an gcapaillín: tá sraṫair ar an gcapall duḃ. 14. Tá an t-éan beag so ar an gcrann. 15. **Umar** 'seaḋ é seo: **maċa** 'seaḋ **é** seo. 16. Tá an capall duḃ agus an capaillín agus an t-asal sa ṁaċa.

Ceisteanna.—1. An é (í) seo an cuan? an loċ? an t-earball? an bád? an muileann? an aḋarc? an ċaṫaoir?

2. Cá ḃfuil an t-éan beag? Brian? Máire? Peadar? Taḋg? an bád so? an galtán so? an muileann? an iallait? an léar mapa? an t-umar?

3. Ḃfuil gúna crón ar an gcailín seo? ar Úna? ar Nóra? Ḃfuil earball ar an gcapall? ar an gcat? ar an gcoinín?

4. Cad tá Máire (Taḋg, Nóra, an capall duḃ, an capall so, Íde, Peadar, an gé seo) do ḋéanaṁ?

**Fan[aiḋ] socair!**
**Ciuinear annsoin ṫíos!**

## 25.

Cleaċtaḋ foġar: clár VIII.

---

biorán (bı:rán br·án) ceann (c·ônn)
mbord (mórd) mbosca (moscə)
bpeann (b·ônn) bpáipéar (bá·pé:r)
aníos (ə·ní:s)

---

S. 1. Peann 'seaḋ é seo: bord 'seaḋ é seo. 2. Tá an peann **ar an mbord.** 3. Cá bḟuil an leaḃar, a Ṫomáis? Ta sé ar an mbosca. 4. Tá an cárta fé'n mbosca. 5. Cuir an bosca fé'n mbord, a Ṡeáin. 6. Ḃfuil an bosca ar an suiḋeaċán anois, a Eamuinn? 7. Níl a ḋuine uasail, tá sé fé'n mbord. 8. Biorán 'seaḋ é seo. 9. Cuir an biorán so ar an mbosca, a Ṁícíl. 10. Ḃfuil an biorán fé'n mbosca, a Liam? Níl, a ḋuine uasail; tá an bosca fé'n mbiorán. 11. Tá bóna agus carabat ar an mbuaċaill seo: tá an caraḃat fé'n mbóna. 12. Ceann 'seaḋ é seo. 13. An í seo do ċeann, a Ṡéamais? Ní h-í, a ḋuine uasail, is í sin mo láṁ. 14. Tá an peann ar an bpáipéar: tá an páipéar fé'n bpeann. 15. Cad é an rud í seo? Pingin 'seaḋ í. 16. Tá an ṗingin ar an mbosca anois. 17. Tá an bosca fé'n bpingin.

Ceisteanna.—1. Cad é an rud é seo?

2. Ḃfuil an bosca ar an gcaṫaoir? ar an stól? ar an bpáipéar? ar an mbord? Ḃfuil an peann fé'n mbord? ar an bpáipéar? ar an mbosca? ar an mbiorán?

3. Cá ḃfuil an cárta? an ċailc? an páipéar? an bosca? an clár? an stól? an bosca? an carabat? an ṗinginn? an scilling? an raol? an scian? an eoċair?

**Síos leis na slinntiḃ (slinnte)!**
**Aníos leis na slinntiḃ (slinnte)!**
**Glanaiḋ na slinnte!**

---

## 26.

Clár X.

---

| | |
|---|---|
| buicéad (b:icé-vd) | ar snáṁ (er snãṁ) |
| scáṫán (scá·hán) | ar oscailt (er osc:ilt) |
| mbóṫar (móhvr) | ar croċaḋ (er croċv) |
| bpáiste (bá·stə) | dúnta (dúntv) |

carra gluaiste (carrv glú-əstə)

---

C. 1. Tá an ciseán so ar an mbord. 2. Buicéau 'seaḋ é seo. 3. Níl an buicéad ar an mbord, tá sé ar an urlár. 4. Trucail 'seaḋ í seo. 5. Tá an trucail ar an mbóṫar: tá an roṫar so ar an mbóṫar leis. 6. Casán 'seaḋ é seo: tá Art 'na ṡeasaṁ ar an gcasán. 7. Tá an bád so ar snáṁ ar an uisce: tá an t-uisce fé'n mbád. 8. Tá an long so agus

an bád so agus an galtán so ar snáṁ ar an gcuan. 9. Tá clóca dearg ar an bpáiste seo. 10. Níl aon ċlóca ar an mbuaċaill seo. 11. Tá gúna gorm ar an bpáiste seo. 12. **Canna gluaiste** 'seaḋ é seo: tá an canna gluaiste ar an mbóṫar. 13. Tá an doras so **ar oscailt**: níl an doras soin ar oscailt: tá sé **dúnta.** 14. Tá an leaṫdoras dúnta, leis. 15. Níl an geata so ar oscailt: tá sé dúnta. 16. Tá an geata dearg dúnta, leis. 17. Tá an luascán **ar croċaḋ** as an gcrann. 18. Tá an páipéar so ar croċaḋ sa tsiopa. 19. Scáṫán 'seaḋ é seo. Tá an scáṫán ar croċaḋ sa ċistin.

Ceisteanna.—1. Cad é an rud é (í) seo?

2. Ḃfuil an buicéad ar an mbord? an ciseán ar an mbóṫar? an canna gluaiste ar an gcasán? an bád so ar an gcuan? an galtán ar an loċ? an t-uisce fé'n mbád? an roṫar so ar an mbóṫar? Míċeál 'na seasaṁ ar an mbóṫar? clóca gorm ar an bpáiste seo? bóna ar an mbuaċaill seo? an trucail so ar an gcasán?

3. Cá ḃfuil an long so? an fear so? Art 'na seasaṁ? Máire 'na suiḋe? Taḋg 'na suiḋe? Brian? an t-éan so?

4. Ḃfuil an doras so ar oscailt? an geata so dúnta? an leaṫdoras ar oscailt? an fuinneog so dúnta?

5. Cad tá ar croċaḋ as an gcrann? sa tsiopa? sa ċistin?

**Teasbáiniḋ na slinnte!**
**Cruinn (ceart).**

## 27.

| | |
|---|---|
| fuinneoig (finn·ó·g) | go dtí (gu dí) |
| tair i leiṫ (ta·r ilè) | tairnge (tá·rnə) |
| téir (tér) | ionga ('ongʋ) |
| bfalla (balla) | dteine (dinə) |
| amuġa (ʋmú) | ndoras (norʋs) |

S. 1. Táim im ṡeasaṁ **ag an bfalla.** 2. Fuinneog 'seaḋ í sin. Táim im ṡeasaṁ ag an bfuinneoig. 3. **Tair i leiṫ,** a Śeáin. 4. Tá Seán 'na ṡeasaṁ ag an bfuinneoig anois. 5. **Téir go dtí** an falla, a Ṁuiris! 6. Cá bfuil Muiris anois? 7. Tá sé 'na ṡeasaṁ ag an bfalla.

8. Teine 'seaḋ í seo. 9. Táim im ṡuiḋe **ag an dteine.** 10. Tair i leiṫ, a Śéamais. 11. Suiḋ ar an gcaṫaoir sin. 12. Cá bfuil Séamas anois? Tá sé 'na ṡuiḋe ag an dteine.

13. Sin é an doras. 14. Téir go dtí an doras, a Ṁíċíl. 15. Tá Míċeál **ag an** i **doras** anois. 16. Tá sé 'na ṡeasaṁ ag an ndoras. 17. **Dún** an doras, a Liam. 18. Tá an doras dúnta anois. 19. Tá an ḟuinneog so dúnta leis; **oscail** an ḟuinneog, a Éamuinn. 20. Tá an ḟuinneog ar oscailt anois.

21. Tairnge 'seaḋ í seo: iongna 'seaḋ í seo. 22. Tá an tairnge ar an mbosca: tá an bosca fé'n dtairnge.

CEISTEANNA.—1. Cad é an rud é (í) seo?

2. Tair i leiṫ: téir go dtí an falla: cuir an ċailc ar an mbosca: seasaiṁ ag an ḃfuinneoig: suiḋ ar an gcaṫaoir seo: bí ag scríoḃaḋ: tóg an spárán so: dún an doras: oscail an ḟuinneog: léiġ é sin.

3. Ḃfuil an clár ag an ḃfuinneoig? an stól ag an ndoras? an ċaṫaoir ag an dteine? an suiḋeaċán ag an ḃfalla? Séamas 'na ṡuiḋe ar an stól atá ag an ḃfuinneoig? Seán 'na ṡeasaṁ ag an dteine?

**Amuġa (an dtuaṫal).**
**Féaċ arís ċuige!**

---

## 28.

---

drisúr (dri:súr)
crúsca (crúscv)
corcán (cvrcán)
dtobar (dobvr)
scríbte (scríte)

cuirtín (c:irtín, cr:itín)
téadán (tí-adán)
ḃféar (ḃí-ar)
ndrisúr (nri:súr)
líniġiḋ (liníġ)

---

**C.** 1. Tá an ḃó so ag an ḃfalla. 2. Tá an mapa 'na luiġe sa ḃféar. 3. Tá caipín bán ar an ḃfear so. 4. Níl aon-hata ar an ḃfear atá sa triopa.

5. Corcán 'seaḋ é seo: tá an corcán ar an dteine. 6. Tá an sean-duine (= fear aosta)

'na ṡuiḋe ag an dteine agus é ag léiġeaṁ. 7. Tá an coinín ag an dtobar.

8. Níl an capall duḃ 'na ṡeasaṁ ag an ḃfalla: tá sé ag an ndoras. 9. Tá an ciseán bán ar an mbord atá ag an ndoras: tá an ciseán eile ar an dtalaṁ. 10. Crúsca 'seaḋ é seo: driosúr 'seaḋ é seo. 11. Tá an crúsca ar an ndriosúr: tá an driosúr sa ċistin.

12. Tá an páipéar ar croċaḋ sa tsiopa. 13. Tá an luascán ar croċaḋ as an gcrann. 14. Téadán 'seaḋ é seo: téadán 'seaḋ é sin, leis. 15. Tá an buicéad ar croċaḋ as an dtéadán. 16. Tá an téadán 'na láiṁ ag Úna. 17. Cuirtín 'seaḋ é seo. 18. Tá an cuirtín ar croċaḋ sa ċistin.

Ceisteanna.—1. Ce h-é (í) seo?

2. Ḃfuil adharc ar an asal? ar an gcapall? Ḃfuil earball ar an madra? ar an éan? ar an gcapall? Ḃfuil an capall beag ag an ndoras? an ḃó ar an mbóṫar? an ċú ag an dtobar? an coinín fé'n gcrann? an cat ag an dteine? an túrna sa tsiopa?

3. Cá ḃfuil an ḃó? an t-asal? an coinín? an capall duḃ? Taḋg? Cáit? Úna? Muiris? Eiblín? Sioḃán? Art? Liam? Míċeál?

4. Cad tá ar croċaḋ sa tsiopa? sa ċistin? ar an gcrann? ar an dtéadán.

**Isteaċ leis na slinntiḃ (slinnte)!**
**Líniġiḋ na leaḃair scríḃte i gcóir áiriṁ!**

## 29.

Cleaċtaḋ Foġar: Cláraċa V., X.

---

donn (dônn) — clé
liaṫróid (lí-d'ró·d) — deas (d·as)
ar an ngloine (ər ʌng l:inə) — láṁa (lã)
ḃur (úr)

---

S. 1. Cailc 'seaḋ í seo: cailc 'seaḋ í sin, leis. 2. Tá an ċailc seo dearg: tá an ċailc sin bán. 3. Tá **an ċailc ḃán** ar an mbord: tá **an ċailc ḋearg** im láiṁ. 4. Liaṫróid 'seaḋ í seo: liaṫróid 'seaḋ í sin. 5. Tá an liaṫróid seo mór: tá an liaṫróid sin beag. 6. Tá **an liaṫróid ṁór** ar an mbosca: tá **an liaṫróid ḃeag** ar an urlár. 7. Cá ḃfuil **an scian ḃeag,** a Ṡéamais? Tá an scian ḃeag ar an stól, a ḋuine uasail. 8. Ḃfuil an scian ṁór ar an stól, a Ṁiċíl? Níl, a ḋuine uasail, tá an scian ṁór it láiṁ. 9. Tá an ċasóg so duḃ: tá an ċasóg úd gorm. 10. Tá **an ċasóg ḋuḃ** ar an ngarsún so: tá an ċasóg ġorm ar an ngarsún úd. 11. Tá an leaḃar téagarṫa ar an ngloine seo: tá an leaḃar tanaiḋe ar an ngloine sin. 12. Sid í mo **láṁ ḋeas:** sid í mo **láṁ ċlé.**

Ceisteanna.—1. An í seo an ċailc ḃán? an ḃróg ḋuḃ? do ċos ċlé? do láṁ ḋeas? an ċasóg donn? do ġuala ḋeas? mo ṡúil ċlé? an liaṫróid ḃeag? an scian

beag? an scuab ṁór? an ṗinginn fliuċ? an scilling ṫirim? do ċluas ḋeas? m'ordóg ḋeas?

2. Ḃfuil casóg bán ar an ngarsún so? hata duḃ ar an ngarsún úd? cárta ar an ngloine seo? leabar fé'n ngloine úd?

3. Cá ḃfuil an ċailc bán? an scuab ṁór? an liaṫróid beag? an scian beag?

**Tagaiḋ ar ḃur nglúnaiḃ! Láṁa le ċéile!**

---

## 30.

---

liaṫ (lí-v) cead (c·ad)
bain (b:in)
ar an ngarsún (er vng arsún) dein (din)
ar an ngeata (er əng àtv) Seoirse (s·ó·rsə)

---

**C.** 1. Níl an capall duḃ ag an ngeata; tá sé ag an ndoras so. 2. Níl an ḃó ḃán ag iṫe: tá sí ag ól. 3. Níl aon hata ar an seanduine seo: aċ tá hata ar an ḃfear so atá ag obair sa ġort. 4. Níl hata ar an ngarsún so, tá caipín air. 5. Ḃfuil caipín ar an ngarsún so? Níl caipín ná hata ar a ċeann. 6. Tá an geata so bán: tá **daṫ bán** ar an ngeata so. 7. Tá daṫ bán ar an ngé seo. 8. Níl daṫ bán ar an ngúna so: tá daṫ gorm air. 9. Tá an ċearc ḃán ag iṫe; tá an ċearc ḋuḃ ag iṫe,

leis. 10. **Ní** cailín í seo: gearrċaile 'seaḋ í. 11. Tá gruaig ḋonn ar an ngearrċaile seo. 12. **Níl** gruaig ḋuḃ ar an seanduine so: tá gruaig **liaṫ** air.

Ceisteanna—1. Ḃfuil an capall duḃ ag an ngeata? an capaillín ag an ndoras? an bord so ag an ḃfuinneoig? an driosúr sa ċistin? an buicéad ar an dteine?

2. Cá ḃfuil an bó so? an bord? an stól go ḃfuil Nóra 'na suiḋe air? an stól go ḃfuil an mála air? an carra gluaiste?

3. Cad é an daṫ atá ar an ngeata so? ar an ngúna so? ar an seol so? ar an mbád so? ar an gclóca so? ar an carra gluaiste? ar an bplúr? ar an ngé seo? ar an ḃfalla so? ar an dtiġ seo? ar an ndoras so? ar an bpáirc seo? ar an ngaltán so? ar an ḃféar?

4. Cuir an eoċair seo isteaċ sa ġlas, a Éamuinn! bain an eoċair as an nglas ⁊ cuir ar an gcaṫaoir í.

**Cead dula amaċ, a ḋuine uasail!**
**Dein, a Ṡeoirse!**

---

## 31.

Cleaċtaḋ fogair: Clár VIII.

| | |
|---|---|
| slinn (slínn) | idir (ədìr, dìr) |
| Seosaṁ (s·ósvṁ) | tslat (tlat) |
| tslinn (tlínn) | tsrón (trón) |
| Donnċaḋ (dònnvċv) | bualaḋ (bú-vlv) |

**S.** 1. **Sin** bosca: **seo** bosca eile. 2 **Sin** é **an** bosca mór: seo é an bosca beag. 3. Teasbáin dom leabar, a Ṡeáin. 4. Sin

leaḃar, a ḋuine uasail. 5. Teasbáin dom leaḃar eile. 6. Seo leaḃar eile. 7. Teasbáin dom an leaḃar mór, a Liam. 8. Sin é an leaḃar mór. 9. Seo **slinn**: sin slinn eile. 10. Sid í an **tslinn** ṁór: sin í an tslinn beag. 11. Tá an tslinn ṁór im láiṁ agam: tá an tslinn beag ar an suiḋeaċán. 12. **Slat** 'seaḋ í seo. 13. Tá an tslat so im láiṁ agam. 14. Teasbáin dom slat eile, a Ṁuiris. 15. Sin slat eile, a ḋuine uasail. 16. Cé aca so an tslat ġairid? Sid í an tslat ġairid; sin í an tslat ḟada. 17. Súil 'seaḋ í seo: sid í mo ṡúil ḋeas: sid í mo ṡúil ċlé. 18. Spón 'seaḋ í seo. 19. Cuir an tslinn ar an gcaṫaoir, a Ṫomáis. 20. Cuir an cárta so ar an tslinn anois, a Ṡéamais. 20. Tá an tslinn **idir** an gcárta agus an ċaṫaoir. 21. Cuir an bosca ar an gcárta, a Ṡeosaiṁ. 22. Anois, tá an cárta **idir** an mbosca agus an tslinn. 23. Seasaṁ **idir** Ṫomás agus Liam, a Ṡeáin.

ceisteanna.—1. Cé aca so an tslinn ṁór? an tslat ḟada? an tslinn duḃ? an tslat bán?

2. teasbáin dom slinn: slinn eile: an tslinn beag: an leaḃar gorm: páipéar: cárta: an cárta tanaiḋe: casóg duḃ: an tslat ṁór.

3. Cá ḃfuil an cárta? an bosca? an tslinn? Séamas? Seosaṁ? Seán? Liam?

**Táṫar ag bualaḋ ar an ndoras!**
**Féaċ cé tá ann, a Ḋonnċaḋ!**

## 32.

---

cunntabairt (cún-tú·rt) seanbean (s·anv-b·an)
meáḋ (m·á) tseanbean (t·anv-b·an)
traen (tr:ë·n) próca (pró-cv)
séipéal (sé·pé-vl) spuaic (spú-əc)
snáṫad (tnáhvd) cros
bíoḋ (bí:ċ) do'n turas (vn tros)

---

C. 1. Sin **cunntabairt:** (sin, **meáḋ**). 2. Tá an ṁeáḋ ar an gcunntabairt. 3. Tá an cat ar an sac: tá an stól fé'n sac. 4. Tá an sac idir an gcat agus an stól. 5. Tá an ċunntabairt idir an bfear agus an bean. 6. Sin snáṫad: tá **an tsnáṫad** na láiṁ ag Nóra. 7. Sin **traen:** níl an traen ar an gcnoc; tá an traen idir an gcnoc agus an loċ. 8. Tá an scáṫán idir an ndoras agus an cuirtín. 9. Tá an cuirtín seo idir an scáṫán agus an ḟuinneog. 10. **Séipéal** 'seaḋ é seo, tá an séipéal idir 'an muileann agus an loċ. 11. Seanbean seaḋ í seo. Tá an tseanbean 'na suiḋe ar an stól. 12. Tá an teine idir an bfear agus an tseanbean. 13. Tá an tseanbean ag sníoṁ. 14. Níl an seanduine ag sníoṁ; tá sé ag léiġeaṁ. 15. Tá an ṁeadar sa ċistin; tá sí idir an gcailín agus an páirte.

16. Próca 'seaḋ é sin: tá an próca ar an gcunntabairt. 71. Spuaic 'seaḋ í sin: tá an spuaic ar an séipéal. 18. Cros 'seaḋ í sin: tá an ċros ar an spuaic.

Ceisteanna.—1. Cad é an rud é (í) sin?

2. Cá ḃfuil an muileann? an ċunntabairt? an ṁeáḋ? an tseanḃean? an tsraṫair? an traen? an próca? an séipéal? an carra gluaiste? an cuirtín? an spuaic? an tsnáṫad? an t-éan? Brian? an poṫar?

3. Cad tá idir Íde agus Cáit? idir an gcat agus an stól? idir an muileann agus an loċ? idir an carra gluaiste agus an capall atá ag riṫ? idir an dtiġ agus an loċ?

4. Cé atá idir Eiḃlín agus Úna? idir an ngé agus an ċú? idir an gcapaillín agus Séamas?

5. Cá ḃfuil an páipéar nuaḋaċta? [Tá sé 'na láiṁ ag Taḋg] an loiniċe? an cuigealaċ? an ġloine? an ḃábóg? an scáṫán ar croċaḋ?

6. Cé aige (aici) go ḃfuil an speal? an ġloine? an maide? an ḃábóg? an loiniċe? an cuigealaċ? an tsnaṫad?

**Bíoḋ leat do'n turas so, aċ ná dein aṁlaiḋ arís!**

---

## 33.

Cleaċtaḋ foġar: Clar IX.

Liom (L·om) — glaoḋaċ (gl:ë:ċ)
Leat (L·at) — annso (vnnsò)
Leis (Les) — ar láṫair (ar lá-hir)

S. 1. Is í seo mo scian: **is liom** an scian so. 2. **Ní leat** an scian so, a Ṡeáin: **is**

**liom í.** 3. Bfuil leaḃar agat, a Miċíl? Tá, a ḋuine uasail. 4. Taḃair ḋom é. 5. An liom an leaḃar so, a Ṁiċíl? **Ní leat** é, a ḋuine uasail, is **liom-sa** é. 6. An leat an leaḃar so, a Ṡeáin? Ní liom, a ḋuine uasail, **is le Míċeál é.** 7. Tóg an leaḃar so, a Ṁuiris. 8. An le Muiris an leaḃar atá 'na láiṁ aige, a Ṡéamais? 9. Ní **leis** é, a ḋuine uasail, is le Míċeál é. 10. An leat an leaḃar soin atá it láiṁ agat, a Liam? Is liom (é), a ḋuine uasail. 11. Bfuil peann it ṗóca agat, a Éamuinn? Tá, a ḋuine uasail. 12. Tóg amaċ é agus taḃair do Liam é. 13. **An leis an ngarsún** so an peann atá 'na láiṁ aige, a Airt? Ní leis, a ḋuine uasail: is le h-Éamonn é. 14. An leat an tslinn sin atá ar an mbord, a Ṗóil? Ní liom í, a ḋuine uasail: is leat-sa í.

ceisteanna.—1. An liom (leat, le Seán, ⁊rl.) an leaḃar so? an tslinn seo? an scian so? an peann so? an tslat atá im láiṁ agam? an ċailc atá ar an mbosca? an cárta atá fé'n tslinn seo? an clár atá roir an bfuinneoig agus an doras?

2. Cé leis an leaḃar so? an ċailc ḋearg? an scian atá 'na póca ag Liam? an scian? an peann so? an caipín atá ar an urlár?

3. Cad é an daṫ atá ar an leaḃar so? ar an mbort so? ar an gcasóig seo?

## Bfuil (Seán Ó Briain) annso?
## Tá: Níl

## 34.

ḟeol (ċ·ól)  Muire (m:ırə)

C. 1. Is le Peadar an capaillín. 2. Ní leis an capall duḃ: is le Séamas é. 3. Is le h-Íde an báḃóg atá 'na bacalainn aici: ní léi an báḃóg buiḋe: is le hEiḃlín í. 4. Ní le Sioḃán an cat atá 'na suiḋe ar an mála: is le Taḋg é. 5. Is le Tomás an madra atá 'na luiġe sa bḟéar. 6. Is le Liam an bád atá fé ḟeol ar an loċ, aċ ní leis an bád atá ar an sruṫ.

7. Is é Peadar an garsún **gur leis** an capaillín. 8. Is é Séamas an fear gur leis an capall duḃ. 9. Ní h-é Tomás an fear gur leis an bád atá fé ḟeol: is é Liam an fear gur leis í.

Ceisteanna.—1. An le Máire an corcán? an teine? an páipéar nuaḋaċta? An le Peadar an píopa? An le Muiris an madra? an ċú? An le h-Íde an ṁeadar? an loiniṫe? An le Peadar an iallait atá ar an gcapaillín? an tsraṫair atá ar an gcapall duḃ?

2. Cé leis an ċú? an tsnáṫad? an báḃóg buiḋe? an báḃóg dearg? an madra? an capaillín? an bád atá ar snáṁ ar an loċ? an poṫar so?

3. An í Máire an bean gur léi an túrna? an ṁeadar? An é Muiris an garsún gur leis an ċú?

**Dia is Muire ḋuit (ḋíḃ)!**
**Dia is Muire ḋuit (ḋíḃ) is Pádraig!**

**35.**

---

| | |
|---|---|
| táimíd (tá míd) | bfuilmíd (b:ilmíd) |
| tá siḃ | bfuil siḃ (b:il siḃ) |
| táid siad (tá'd sí-vd) | bfuilid siad (b:ilid sí-vd). |
| iad (í-vd) | |

---

S. 1. Táim im ṡeasaṁ ag an ndoras. 2. Tair i leiṫ, a Ṡeáin. 3 Taoi (táir) ag an ndoras anois. 4. **Táimíd** ag an ndoras. 5. Táimíd **'nár seasaṁ** ag an ndoras. 6. Táimíd ag an ndoras, agus **sinn** 'nár seasaṁ. 7. **Bfuilmíd** 'nár suiḋe? **Nílmíd** 'nár suiḋe aċ 'nár seasaṁ.

8. Beir an stól soin go dtí an doras, a Ṁiċíl. 9. Suiḋ ar an stól anois. 10. Téir, a Éamuinn, agus suiḋ ar an stól leis. 11. **Tá siḃ** ag an ndoras anois, agus **siḃ 'nbur** suiḋe ar an stól. 12. Bfuil siḃ 'nbur seasaṁ, a Ṁiċíl? Nílmíd, a ḋuine uasail: táimíd 'nár suiḋe ar an stól.

13. Bfuil Éamonn agus Míċeál ag an ndoras, a Ṡéamais? Tá Éamonn agus Míċeál ag an ndoras. 14. **Táid siad (tá siad)** ag an ndoras, agus **iad 'na** suiḋe ar an stól.

Ceisteanna.—1 Bfuilim (bfuilir, bfuil Seán, bfuilmíd, bfuil siḃ, bfuilid siad) im (it, ⁊rl.) ṡuiḋe ar an

gcathaoir? im fhearamh ar an urlár? ag an bhfuinneoig? ag an ndoras?

2. Cé tá 'na fuidhe (suidhe) ar an gcathaoir? ar an suidheachán? ag an bhfuinneoig? 'na fhearamh ar an urlár? ag léigheamh? ag scríobhadh? ag cainnt?

3. Cé aige go bhfuil an peann? an leabhar gorm? an sglinn bheag? an chuaille fhada? an cárta dearg? an bosca beag?

**Dé bheatha-sa!** (Dé bhur mbeatha-sa.)
**Go mairir-se i bhfad!** (Go maire sibh i bhfad.)

---

### 36.

Cleachtadh foghar: Clárachá V, VIII, X.

---

| | |
|---|---|
| comhchruinn (cõchr:ínn) | fairrge (fa·rəgə) |
| díreach (dír vċ) | cam (côm) |
| is (ı:s) | tráigh (trá·g) |

---

C. 1. Tá an bhó bhán agus an capall beag ag ól: táid siad ag ól. 2. Tá Cáit agus Íde sa chistin agús iad ag cainnt. 3. Tá Muiris is (=agus) Úna fé'n gcrann agus iad ag imirt. 4. Tá Eibhlín 'na seasamh agus bábóg 'na bacalainn aici: tá Nóra 'na suidhe ar an stól agus í ag fuaghail. 5. Is í Eibhlín atá 'na seasamh; is í Nóra atá 'na

suiḋe ar an stól. 6. Tá Eiḃlín is Nóra ag caint: táid siad ag caint.

7. Tá an falla so **coṁċruinn**: tá an muileann coṁċruinn, leis: agus an léas mara. 8. Níl an falla so cruinn: tá sé **díreaċ**: tá an claiḋe seo díreaċ leis. 9. Níl an bóṫar so díreaċ, tá sé **cam**; tá an **tráiġ** seo cam leis.

10. Is í seo an fairrge. 11. Tá an galtán so ar an bfairrge. 12. Níl an galtán so ar an bfairrge: tá sé sa ċuan. 13. Tá an calaḋ idir an bfairrge agus an cuan.

Ceisteanna.—1. Cé aca so an falla coṁċruinn? an falla díreaċ? an bóṫar cam? an bóṫar díreaċ? an ġéag ċam? an císeán coṁċruinn?

2. Cé h-é an garsún atá ag imirt? gur leis an capaillín? go bfuil cleite 'na ċaipín aige? go bfuil gloine 'na láiṁ aige? ná fuil aon ċaipín air? Cé h-é an fear atá 'na ṡeasaṁ sa ġort? go bfuil bata 'na láiṁ aige? atá ag léiġeaṁ? atá ar an roṫar so? go bfuil caipín bán air? ná fuil aon ċasóg air?

3. Cá bfuil an spuaic? an séipéal? an loiniṫe? an luascán? an bó breac? an tsraṫair? an geata bán? an cuigealaċ?

**Slán leat (liḃ)! Slán agat (agaiḃ)!**

**Beannaċt Dé agat (agaiḃ)! Beannaċt Dé leat (liḃ)!**

**Go dtéiġe tú (siḃ) slán!**

## 37.

### Cleaċtaḋ foġar: Clár II.

gaḃaim (gô·m) róṁat (rõt)

S. 1. Tá an ċailc ḃán ar an mbosca. 2. **Is ar an mbosca atá** an ċailc ḃán. 3. Ní h-ar an mbosca atá an ċailc ḋearg aċ ar an gcaṫaoir. 4. An ar an gcaṫaoir atá an leabar beag? Ní heaḋ, aċ ar an mbord. 5. An it ṡuiḋe ataoi (atáir), a Ṡéamais. Ní heaḋ, a ḋuine uasail, aċ im ṡeasaṁ. 6. Suiḋ ar an stól so, a Ċaṫail. 7. An ar an gcaṫaoir atá Caṫal 'na ṡuiḋe, a Muiris? Ní heaḋ, a ḋuine uasail, aċ ar an stól. 8. An é Séamas atá 'na ṡuiḋe ar an stól? Ní hé, a ḋuine uasail, is é Caṫal é. 9. An 'nár suiḋe atáimíd, a Liam? Ní heaḋ, a ḋuine uasail, aċ 'nár seasaṁ. 10. Seasaiṁ ag an ndoras, a Ṡeáin. An ag an ḃfuinneoig atá Seán 'na ṡeasaṁ? Ní heaḋ, a ḋuine uasail, aċ ag an ndoras. 11. Téir go dtí an doras leis, a Ṁuiris. 12. An ag an gclár atá siḃ, a Ṡeáin. Ní h-eaḋ, a ḋuine uasail, aċ ag an ndoras. 13. An ag an ndoras atáid siad, a Liam? 'Seaḋ, a ḋuine uasail.

Ceisteanna.—1. An ag imirt atáim? ataoi, a Ċaṫail? atá Séamas? atáimíd? atá siḃ? atáid siad? An ag

léiġeaṁ atá Séamas? An 'na luiġe atá Liam? An 'na seasaṁ ar an stól atá Muiris? An ag an bfuinneoig atá Éamonn? An istiġ sa bosca atá an liaṫróid beag? An it póca atá mo scian? An ar an gcaṫaoir atá an ṗinginn?

2. An é Séamas an garsún go bfuil an leabar dearg 'na láiṁ aige? An é Seán atá 'na seasaṁ ar an bpáipéar? An é an bosca so atá ar an urlár? An í an liaṫróid bán atá fé'n stól? An í an tslinn seo atá it láiṁ agat?

3. Bí ag scríobaḋ, a Ṗádraig. Cad tá Pádraig do ḋéanaṁ? Bfuil Pádraig ag léiġeaṁ? ag imirt? ag cainnt? ag scríobaḋ?

Bfuilir ag scríobaḋ, a Ṗádraig? Cé tá ag scríobaḋ, a Liam? An ar an bpáipéar atá Pádraig ag scríobaḋ? Cá bfuil sé ag scríobaḋ? Cad tá 'na láiṁ aige? Cé aca an ċailc bán nó an ċailc dearg atá 'na láiṁ aige? Cad leis go bfuil sé ag scríobaḋ? An le peann atá sé ag scríobaḋ?

**Gabaim párdún agat!**
**{Ná bíoḋ ceist ort!**
**{Tá fáilte roṁat!**

---

## 38.

| | |
|---|---|
| sréaclaí (srí-vcl:í) | ionar (i:nvr) |
| croiméal (cro·mé-vl) | caiḋp (c:îp) |
| féasóg (fí-asóg) | seál (s·ál) |
| maċa | breac (br·ac) |
| cába | |

C. 1. Ní h-ar an stól atá Tadg 'na suiḋe aċ ar an gcaṫaoir. 2. Ní h-í Cáit atá ag

ſníoṁ: ıſ í Máıſe aᴛá aᵹ ſníoṁ. 3. Ní h-aſ Ṁuıſıſ aᴛá na **ſpéaclaí** aċ aſ Ṫaḋᵹ. 4. Ní h-aᵹ Eıḃlín aᴛá an ᴛſnáṫaḋ aċ aᵹ Nóſa. 5. Ṫá **cſoıméal** aſ Ṗáḋſaıᵹ, aᵹuſ ᴛá cſoım-éal aſ Ḃſıan, leıſ. 6. Ṫá **ſéaſóᵹ** aſ an ᵹcaᴛ: níl ſéaſóᵹ ná cſoıméal aſ Ṁuıſıſ. 7. Ní caſóᵹ ḋeaſᵹ aᴛá aſ Ṗeaḋaſ aċ **ıonaſ** ḋeaſᵹ: ᴛá caſaḃaᴛ ḋuḃ aıſ, leıſ. 8. Ṫá **caıḋp** bán aſ Ṁáıſe: ᴛá **ſeál** aſ Ṁáıſe, leıſ. 9. Ní h-aſ Eıḃlín aᴛá an ᵹúna ᵹoſm, aċ aſ Ċáıᴛ: (ıſ) ᵹúna cſón aᴛá aſ Eıḃlín. 10. Ṫá **apſún** aſ Ċáıᴛ: ᴛá apſún eıle aſ Ṁáıſe. 11. Ṫá **cába** aſ Ṡıoḃán. 12. Ní h-aſ Íḋe aᴛá an cába aċ aſ Ṡıoḃán. 13. [ıſ] Clóca ḋeaſᵹ aᴛá aſ Íḋe.

**Ceısᴛeanna.**—**1.** An aſ Ṡéamaſ (Ṁuıſıſ, Ċáıᴛ, Íḋe, Ṁáıſe, Ṗeaḋaſ, ⁊ſl) an ᴛ-ıonaſ ḋeaſᵹ? an caſaḃaᴛ ḋuḃ? an ċaſóᵹ ᵹoſm? an ᵹúna cſón? an cſoıméal? an ċaıḋp? an ſeál? an clóca ḋeaſᵹ?

**2.** An 'na ṡuıḋe aſ an ſᴛól (aſ an ᵹcaṫaoıſ), 'na ṡeaſaṁ aſ an ᵹcaſán (ſa ᵹoſᴛ, ſa ṁaċa, ⁊ſl) aᴛá Peaḋaſ? Séamaſ? (⁊ſl).

**3.** An aᵹ obaıſ aᴛá Peaḋaſ? aᵹ ól aᴛá Páḋſaıᵹ? aᵹ ſníoṁ aᴛá Nóſa? aᵹ ſıṫ aᴛá Aſᴛ? aᵹ caınnᴛ aᴛá Taḋᵹ? Íḋe? aᵹ ıṫe aᴛá an ḃó bán? an ḃó ḃſeac? ſa ᴛſıopa aᴛá an cuıſᴛín?

**4.** An é Peaḋaſ aᴛá aᵹ ól? é Muıſıſ aᴛá aᵹ léıᵹeaṁ? í Eıḃlín aᴛá aᵹ ſuaᵹáıl? í Cáıᴛ aᴛá aᵹ ſníoṁ? é Tomáſ ᵹo ḃſuıl an ſpeal 'na láıṁ aıᵹe? í Cáıᴛ ᵹo ḃſuıl an

tsnáṫaḋ 'na láiṁ aici? é an capall duḃ go ḃfuil an iallait air? an í Máire go ḃfuil an loiniṫe (an cuigeallaċ) 'na láiṁ aici?

**Bail ó Ḋia ar an obair!**
**Dia is Muire ḋuit!**

---

## 39.

---

| | |
|---|---|
| isteaċ (ist·àċ) | pictiuir (pect·ú·r) |
| agam-sa (vgòmsv) | léirscáil (lér-scá·l) |
| agat-sa (vgòtsv) | duḃ |
| aige-sean (əgès·vn) | duḃaċán (dú-vċán) |
| peann luaḋa (p·ôn lú-v) | buidéal (b:idé-vl) |
| tarraċón (tarrvċán) | iomáiġ (í:ṁá) |
| de ṫaoiḃ (də híb) | altóir (altó·r) |
| taisceaḋán (ta·sc·vdán) | cranóg |

cros an ċéarta (crois v ċí-artv)
crann bagarṫa (crônn bagv'rv)

---

**S.** 1. Tá leaḃar agam: tá peann agat. 2. **Is agam-sa** atá an leaḃar: is **agat-sa** atá an peann. 3. Tá slinn ag Seán. 4. **Ní** agam-sa atá an tslinn aċ ag Seán: is **aige-sean** atá an tslinn.

5. Is liom an scian so: ní leat-**sa** í, is liom-**sa** í. 6. **Ní** liom-sa ná leat-sa an peann so: is le Peadar é: is leis-**sean** é.

7. Cuir an **peann luaḋa** seo **isteaċ** sa **tarraċán** so, a Ċaṫail. 8. Ḃfuil aon **duḃ** sa **duḃaċán** úd, a Ḃriain? **Níl**, a ḋuine uasail; tá sé folaṁ. 9. Cuir an **buidéal** so isteaċ sa **taisceadán**, a Ṁuiris. 10. Tá an **íoṁáiġ** ar an **altóir**. 11. **Léirscáil** 'seaḋ í seo: **pictiúir** 'seaḋ é seo: tá an pictiúir is an léirscáil ar croċaḋ **de ṫaoiḃ an ḟalla**. 12. Sin í **cros an ċéasta**: tá sí ar croċaḋ de ṫaoiḃ an ḟalla, leis. 13. Sid é **an crann bagarta**: tá an crann bagarta im láiṁ agam. 14. Sin í an **ċranóg**: cuir an crann bagarta so ar an gcranóig, a Ṡeáin.

Ceisteanna.—1. Cad é an rud é (í) seo? 2. An liom-sa (leat-sa, leis-sean) an buidéal so? an peann luaḋa so? an duḃaċán soin? an léirscáil úd? an pictiuir mór? an taisceadán so? an ċranóg? 3. An agam-sa (agat-sa, ag Séamas, aige-sean) atá an peann mór? an leaḃar gorm? 4. Cá ḃfuil an pictiuir? an íoṁáiġ? an ċranóg? an duḃaċán? an léirscáil? an taisceadán? an crann bagarta?

**Má is é do ṫoil é!**
**Gura' maiṫ agat!**

# 40.

| | |
|---|---|
| caidéal (cɐ·dé-ɐl) | stiuir (st·ú·r) |
| sconnaḋ (sconnɐ) | toċta (toċtɐ) |
| umar (umɐr) | deataċ (də:tàċ) |
| ann (ɐnn, ônn) | gal |
| innti (ínntə) | oiḋċe (:íhə) |
| sáṁ (sã́ṁ) | codlaḋ (collɐ) |
| crann tógála (crônn tógálɐ) | |

**C.** 1. **Caidéal** 'seaḋ é seo: tá **sconnaḋ** agus láṁ ar an gcaidéal. 2. **Umar** 'seaḋ é seo: tá uisce 'san umar: tá uisce **ann.** 3. Tá an ḃó ḃán ag ól as an umar. 4. **Crann tógála** 'seaḋ é seo. 5. Tá an crann tógála ag an dtobar. 6. Tá an buicéad ar croċaḋ as an gcrann tógála. 7. **Stiuir** 'seaḋ í seo. 8. Tá an stiuir 'na láiṁ ag Liam. 9. **Toċta** 'seaḋ é seo. 10. **Níl** Liam 'na ṡuiḋe ar ṫoċta. 11. **Deataċ** 'seaḋ é seo. 12. **Ní** deataċ í seo: **gal** 'seaḋ í.

13. **Ní** h-uisce atá sa ḃuicéad so: [is] bainne atá ann. 14. Tá uisce sa ḃuicéad so. 15. **Ní** h-é Brian atá sa ḃád so: is é Liam atá innti. 16. Tá an bád so folaṁ:

níl éinne innti: níl sí ar snáṁ: aċ tá an bád eile ar snáṁ ar an loċ

Ceisteanna.—1. Cad é an rud é (í) sin?

2. Taisbáin dom an spuaic, an caidéal, an traen, an gluaisteán, an sconnaḋ, an crann tógála, an coinín, an t-éan, an t-umar, an iallait, an tsnáiṫín, an próca, an crúsca, an ṁeaḋ, an séipéal, an stiuir, an léas mapa, an toċta.

3. Cá bfuil an crann tógála? an t-umar? an sconnaḋ? an séipéal? an seol so? an ċú? an cuigealaċ? an coinín? na spéaclaí? an ċaiḋp? an croiméal? an stiuir? an caidéal?

**Go dtugaiḋ Dia oiḋċe ṁaiṫ ḋuit (ḋíḃ)!**
**Codlaḋ sáṁ ċugat (ċugaiḃ)!**
**Gurab aṁlaiḋ ḋuit (ḋíḃ)!**

## CÓRA NA gCEAĊTANNA.

1. Páipéar buiḋe, páipéar gorm, bróg ḃuiḋe, stól, cailc ḃán, cárta téagarṫa.
3. Páipéar bán, páipéar buiḋe; stól (ruaḋ), caṫaoir, cárta buiḋe, páipéar ruaḋ.
5. Pinginn, stól, sparán, cailc ḃán, mála, dá ġloine (ceann aca lán d'uisce), bosca lán de ċailc.
7. Páipéar bán, páipéar buiḋe, bosca mór, bosca beag, cárta uaiṫne, cárta duḃ, cuaille ḟada.
9. Mála, liaṫróid, sparán, scilling, bosca. caipín, cailc, cárta, pinginn.
11 Leabar, stól, bosca, cailc, scilling, sparán, liaṫróid.
13. Leaḃar, stól, clár.
15. Stól, bosca, mála, sparán.
17. Leaḃar dearg, peann, cailc, scian, bosca, pinginn, scilling, raol, leaḃar uaiṫne, stól, sparán.
19. Arán, im, stól, gloine uisce, uḃall, éadaċ duḃ, éadaċ dearg, scian, leaḃar uaiṫne, cuaille ġairid, peann fada.
21. Líon, iarann, bóna, eoċair ⁊ glas, stól, cuaille, bosca beag, leabar uaiṫne, coċair, cailc, scian, raol, pinginn, cárta buiḋe, arán.

23. Leaḃar uaiṫne ⁊ leaḃar dearg, stól, caṫaoir, bosca beag, páipéar, cailc, cárta, clár, sparán, mála, gloine uisce, scian, eoċair.

25. Peann, bord, leaḃar, cárta, biorán, páipéar, pinginn, bosca, cailc, stól, clár, raol, scian, eoċair.

27. Caṫaoir, tairnge, bosca, sparán.

29. Cailc ḃán, cailc ḋearg, liaṫróid ṁór, liaṫróid ḃeag, scian ḃeag, scian ṁór, leaḃar téagarṫa, leaḃar tanaiḋe, scuab mór, scilling, pinginn, dá ġloine.

31. Bosca mór, bosca beag, leaḃar mór, leaḃar beag, slinn ṁór, slinn ḃeag, slat ḟada, slat ġairid, caṫaoir, cárta.

33. Scian, slinn, peann, slat, cárta, cailc ḋearg.

35. Stól, caṫaoir.

37. Bosca, cailc ḃán, cailc ḋearg, caṫaoir, bord, clár, stól, liaṫróid ḃeag ḃán, scian, pinginn, leaḃar dearg.

39. Luaḋa, dub, duḃaċán, buidéal, tais ceadán, iomáiġ, altóir, léirscáil, pictiuir, tarraċán, cranóg, crann bagas-ṫa, cros an ċéasta.

## Na Paidreaċa Mıona.

I n-ainm an Aṫar, agus an Ṁic, agus an Spioraid Naoiṁ. Amen.

Ár n-Aṫair atá ar neaṁ: go naoṁuiġṫear t'ainm: go dtagaiḋ do ríġeaċt: go ndéintear do ṫoil ar an dtalaṁ, mar a déintear ar neaṁ.

Ár n-arán laeṫeaṁail tabair dúinn indiu; agus maiṫ dúinn ár gcionnta, mar ṁaiṫim-íd-ne do ċáċ a ċionntuiġeann 'nár n-aġaiḋ; agus ná leig sinn i gcaṫaiḃ: aċ saor sinn ó olc. Amen.

Go mbeannuiġṫear duit, a Ṁuire, lán de ġrásaiḃ: tá an Tiġearna it ḟoċair: is beannuiġṫe tú idir ṁnáiḃ, agus is beannuiġṫe torad do ḃruinne, Íosa.

A Naoṁ Ṁuire, a Ṁáṫair Dé, guiḋ orainn, na peacaiġ, anois agus ar uair ár mbáis. Amen.

Creidim i nDia, an t-Aṫair Uile-ċoṁaċtaċ, Cruṫuiġṫeoir neiṁe agus talṁan; agus i n-Íosa Críost, a Aon-Ṁac-san, ár dTiġearna; a gaḃaḋ ó'n Spiorad Naoṁ: a rugaḋ ó Ṁuire Óiġ: d'ḟuiling páis fé Pontius Píolait: do céasaḋ ar ċrois: do fuair bás agus do h-aḋlacaḋ; do ċuaiḋ síos go h-ifreann: d'aiséiriġ an treas lá ó ṁarḃaiḃ: a

ċuaiḋ suas ar neaṁ; atá 'na ṡuiḋe ar deas-láiṁ Dé, an t-Aṫair Uile-ċoṁaċtaċ; as soin tiocfaiḋ ag tabairt breiṫeaṁantais ar ḃeoiḃ agus ar ṁarḃaiḃ.

Creidim 'sa Spiorad Naoṁ: 'sa Naoṁ-Eaglais Caitlicíḋe: i gcumaoine na naoṁ; i maiṫeaṁnaċas na bpeacaí: i n-aiséirġe na colna: agus sa ḃeaṫaiḋ ṡíorraiḋe. Amen.

Glóir do'n Aṫair agus do'n Mac agus do'n Spiorad Naoṁ.

Mar a ḃí ar dtúis, mar atá fós, agus mar a ḃeiḋ le saoġal na saoġal. Amen.

---

## AIṪSCRÍḂINN FOĠARḊA.

### nv Pá·ər·vċv mi:nv.

a na·nəm v nahvr agvs ən ṁic agvs ən sprid n:ëṁ. àmèn.

ár na-hir vtá er n·aṁ; gv n:ë:f:ír ta·nəm; ga dagv do rí-vċt; gv nén:tvr do ho·l er v dalvṁ mar v dén:tvr er n·aṁ.

ár nvrán l:é-hú·l tú·r dú·nn in·uḃ; agvs ma ḋú·nn ar g·únntv mar ṁaċ-himid-nv do ċáċ a c·únnt:í-vn nár n:îg: agus ná lig sinn v ga-híḃ aċ s:ë:r sinn ó olc. àmèn.

gv m·ànn:i-hvr d:it, v ṁ:irə, lán do ġrás-t:iḃ; tán tí-vrnv v toċ:ir; i:s h·ann:ihə hú

ꝺıꞃ ṁvná·ḃ; ᴀᵹvꞅ ı:ꞅ b·ann:ıhə ꞇoꞃv ꝺo ḃꞃ:ınnə, í:ꞅv.

v n:ë:ṁ ṁ:ıꞃə, ᴀ ṁá:hıꞃ ꝺé, ᵹ:ıᵹ oꞃ:ınn nᴀ p·ᴀc:ıᵹ, vn:ìꞅ ᴀᵹvꞅ eꞃ ú-əꞃ áꞃ má·ꞅ. àmèn.

cꞃeꝺəm ı ní-v, vn ꞇa-hıꞃ ıꞁə:ċõċꞇvċ cꞃohv-hó·ꞃ nıṁe ᴀᵹvꞅ ꞇᴀꞁún; ᴀᵹvꞅ ə ní:ꞅᴀ cꞃí:ꞅꞇ, ë:n ṁᴀcꞅvn, áꞃ ꝺí-vꞅnv; v ᵹôċ* ón ꞅpꞃıꝺ n:ë:ṁ; v ꞃuᵹvċ† ó ṁ:ıꞃ ó; ꝺuꞁ:ınᵹ pá·ꞅ ꝼé ꝼonꞇ·vꞅ píꞁəꞇ; ꝺo cí-aꞅvċ† eꞃ ċꞃ.ıꞅ; ꝺo ꝼú-əꞃ báꞅ ᴀᵹvꞅ ꝺo hî:ꞁvcvċ†; ꝺo ċú-ə[ᵹ] ꞅí:ꞅ ᵹv hıꝼꞃ·vnn: ꝺaꞅ·eîꞃıᵹ ən ꞇꞃ·aꞅ ꞁá o ṁᴀꞃí:ḃ; ᴀ ċú-ə[ᵹ] ꞅú-vꞅ eꞃ n·aṁ: vꞇá nv h:í eꞃ ꝺ·aꞅ-ꞁá·ṁ ꝺé, vn ꞇa-hıꞃ ıꞁə-ċõċꞇᴀċ; ᴀꞅ ꞅon ꞇoc:ıᵹ v ꞇú-əꞃꞇ bꞃə-húnꞇ:ıꞅ eꞃ ḃ·ó·ḃ ᴀᵹvꞅ vꞃ.ṁᴀꞃ:íḃ.

cꞃeꝺəm ꞅᴀ ꞅpꞃıꝺ n:ë·ṁ; ꞅv n:ë:ṁ ᴀᵹꞁ:ıꞅ cᴀ·ꞇꞁəcí; v ᵹvm:ínə nv n:ë:ṁ; v mvhũnvċvꞅ nᴀ b·ᴀc:í; v na·ꞅeîꞃí nv coꞁꞁv: ᴀᵹvꞅ ꞅᴀ ḃ·ahv hí:ꞃ:í. àmèn.

ᵹꞁó·ꞃ ꝺon a-hıꞃ ᴀᵹvꞅ ꝺon ṁᴀc ᴀᵹvꞅ ꝺon ꞅpꞃıꝺ n:ë:ṁ.

mᴀꞃ v bí eꞃ ꝺú·ꞅ, mᴀꞃ vꞇá ꝼóꞅ ᴀᵹvꞅ mᴀꞃ v beᵹ ꞁe ꞅ:ë:ꞁ nᴀ ꞅ:ë:ꞁ. àmèn.

*ᵹôᵹ. †-vᵹ, -vḃ.


Cóir Múinte na Gaeḋilge
ó sna ḃraiṫriḃ Críostamla
An Ċéaḋ Ċairt
Plúr

# Treas Leaḃar Gaeḋilge na mḃráṫar gCríostaṁail.




Baile Áṫa Cliaṫ.
M. H. Mac an Ġoill ⁊ a Ṁac.

# PREFACE.

THE object aimed at in this little book is to impart a knowledge of the Declensions of Irish Nouns and Adjectives through the medium of conversational lessons. The bare bones of Grammar are clothed in living language. In working through the lessons the Christian Brothers' chart is indispensable. The principal features of the work are :—Few Rules —Much Practice on them—Rules easily deduced—a variety of exercises on the Comparison of Adjectives—Prepositional and Adverbial Phrases introduced in an attractive way—Practice in the counting of persons and things—Hundreds of Place Names are given ; as well as some Irish proverbs and riddles. The verb " to be " is then introduced, and just enough of it given to enable the young student to read with ease and pleasure the short stories and dialogues which follow in Part IV.

Part V. contains one hundred questions and answers based on *one* section of the Chart. This is done with a view of encouraging teachers to form scores of questions of a kindred nature on the other parts of the Chart.

It is to be hoped that the Book will serve as an educational bridge by means of which the pupils in the lower standards may pass on to the study of the language in the higher grades

# CLÁR.


| | |
|---|---|
| | Leaṫanaċ |
| Múineaḋ na Tuiseal .. .. .. | 1 |
| Téarmaí .. .. .. .. .. | 5 |

CUID A hAON.—AN tAINM.

| | |
|---|---|
| An Ċéad Díoċlaonaḋ .. .. .. | 6 |
| „ Dara Díoċlaonaḋ .. .. .. .. | 15 |
| „ Treas Díoċlaonaḋ .. .. .. | 23 |
| „ Ceaṫramaḋ Díoċlaonaḋ .. .. .. | 31 |
| „ Cúigmaḋ Díoċlaonaḋ .. .. .. | 39 |
| Gan Riaġail .. .. .. .. | 46 |
| Táible an Anma .. .. .. .. | 51 |

CUID A DÓ.—AN tAIDIACT.

| | |
|---|---|
| An Ċéad Díoċlaonaḋ .. .. .. | 54 |
| „ Dara Díoċlaonaḋ .. .. .. | 60 |
| „ Treas Díoċlaonaḋ .. .. .. | 67 |
| „ Ceaṫramaḋ Díoċlaonaḋ .. .. .. | 70 |
| Céimeanna Coindeilge .. .. .. | 73 |
| Táible an Aidiaċta .. .. .. .. | 95 |

CUID A TRÍ.—NA hUIṀREAĊA, AN RÉAṀ-ḞOCAL AGUS AN DOIḂRIAṪAR.

| | |
|---|---|
| Ag Cóṁaireaṁ .. .. .. .. | 101 |
| An Réaṁ Ḟocal .. .. .. .. | 107 |
| An tAinm-Ḃriaṫarḋa .. .. .. | 114 |
| An Doiḃriaṫar .. .. .. .. | 115 |

---

| | |
|---|---|
| Ní Raiḃ, Níl, Ní Ḃeiḋ .. .. .. | 120 |
| Do Ḃíoḋ, Ní Ḃíoḋ .. .. .. .. | 121 |
| Má .. .. .. .. .. | 122 |
| Dá mḂéaḋ, Do Ḃéaḋ, Ní Ḃéaḋ .. .. | 122 |

CUID A CEAṪAIR.

| | |
|---|---|
| Sgéalta Beaga agus Cóṁráiḋte .. .. | 125 |

CUID A CÚIG.

| | |
|---|---|
| Céad Ceist .. .. .. .. | 148 |

Múintear na Tuisil mar seo :—

## AN TUISEAL AINMNEAĊ.

(I.)

Bád iseaḋ é sin, naċ eaḋ? Iseaḋ.
Bád eile iseaḋ é sin, naċ eaḋ? Iseaḋ.
Mar sin, **báid** iseaḋ iad soin.
Cá ḃfuil na báid? Táid siad ar an loċ.
An le Liam na báid? Is leis.
Teasbáin dom na báid. Sin iad na báid.

(II.)

Teasbáin dom fuinneog. Sin fuinneog.
Ḃfuil fuinneog eile sa scoil? Tá.
Má's fuinneog í seo agus má's fuinneog í sin,
—**Fuinneoga** iseaḋ iad soin.
Teasbáin dom na fuinneoga. Sin iad iad.
Ḃfuil na fuinneoga árd? Táid.
Ḃfuil na fuinneoga leaṫan? Táid.
Ḃfuil na fuinneoga dúnta? Nílid.

(III.)

Ḃfuil feirm ag Séamus? Tá.
Mar sin, feirmeóir iseaḋ Séamus.
Feirmeóir iseaḋ Tomás, naċ eaḋ? Iseaḋ.
Feirmeóir eile iseaḋ Míċeál, naċ eaḋ? Iseaḋ.
**Feirmeóirí** iseaḋ Séamus agus Tomás agus Míċeál, naċ eaḋ? Iseaḋ.
Ḃfuil na feirmeóiri sin ag obair? Táid.

(IV.)

Páisde iseaḋ Úna, naċ eaḋ? Iseaḋ.
Páisde eile iseaḋ Muiris, naċ eaḋ? Iseaḋ.
Páisde agus páisde—sin **páisdí**.

Cé hiad na páisdí? Siad Úna agus Muiris na páisdí.

Ḃfuil na páisdí ar scoil? Nílid, táid siad sa ṗáirc agus iad ag imirt.

Ḃfuil na páisdí ar an luascán? Níl aċ aon ṗáisde aṁáin ar an luascán.

(V.)

Sin deárna. Sin deárna eile.
Sin iad mo **ḋeárnanna**.

Teasbáin dom do ḋeárnanna. Sin iad mo ḋeárnanna.

Ḃfuil do ḋeárnanna glan? Táid.

---

## An Tuiseal Ġeineaṁnaċ.

(I.)

Sin garsún. Sin é a ċeann.
Sin é ceann an **ġarsúin**.

Sin bád. Tá seol sa bád.
Sin é seol an **ḃáid**.

(II.)

Cad é an rud é sin? Póca iseaḋ é.
Cad é an rud í seo? Casóg iseaḋ í.
Mar sin, póca **casóige** iseaḋ é sin.

Cad é an rud é seo ? Borca iseaḋ é.
Cad 'tá sa borca ? Tá cailc ann.
Borca **cailce** iseaḋ é sin.

(III.)

Capall iseaḋ é sin, nać eaḋ ? Iseaḋ.
Cé leis an capall ? Is le Séamus an capall.
An feirmeóir Séamus ? Iseaḋ.
Mar sin, capall **feirmeóra** iseaḋ é sin.

Cé h-é atá sa bád ? Sé Liam atá sa bád.
Cé h-é an garsún soin ? Sin é Art.
Mac do Liam iseaḋ Art. Bádóir iseaḋ Liam.
Sé Art mac an **ḃádóra**.

(IV.)

Coinín iseaḋ é sin, nać eaḋ ? Iseaḋ.
Nać í sin a ċluas ? Sí.
Sin í cluas an **ċoinín**.

Sin borca. Sin é a bárr.
Sin é bárr an **ḃorca**.

(V.)

Eoċair iseaḋ í sin, nać eaḋ ? Iseaḋ.
Fáinne iseaḋ é sin.
Fáinne **eoċrać** iseaḋ é sin.

Sin í mo ṫeanga. Sin é a bárr.
Sin é bárr mo **ṫeangan**.

## An Tuiseal Taḃartaċ.

(I.)

Cá ḃfuil an t-éan? Tá sé ar an gcrann.
Cá ḃfuil Liam? Tá sé sa ḃád.
Cá ḃfuil an capall duḃ? Tá sé ag an ndoras.

(II.)

Cá ḃfuil an bord? Tá sé ag an ḃfuinneoig.
Tá Brian fé'n ngéig, ná fuil? Tá.
Ḃfuil póca i do ċasóig, a Ṡeáin?

(III.)

Ḃfuil an ḃean ag cainnt leis an siopadóir? Tá.
Ḃfuil caipín ar an mbuaċaill sin? Tá.
Ḃfuil éisg ins an loċ? B'ḟéidir go ḃfuil.

(IV.)

Cá ḃfuil Taḋg agus Máire? Táid siad ag an teine.
Tá an long soin ag teaċt ó'n ḃfairrge.
Cá ḃfuil an cat? Tá sé ar an mála.

(V.)

Cá ḃfuil an bád soin? Tá sé ar an abainn.
Ḃfuil an long soin ag teaċt go hÉirinn? Tá.
Tá pinginn i mo ḋeárnainn agam.

# téarmaí.

Aidiaċt, adjective.
Aimsear, tense.
Ainm, noun.
A. briaṫarḋa, verbal noun.
Aṫaruġaḋ, change.
Briaṫar, verb.
Ceaċt, a lesson.
Céim, degree.
  an ḃun-ċéim, positive degree.
  an ḃreis-ċéim, compar. degree.
  an t-ṡár-ċéim, super. degree.
Céimeanna coinṫeirge, degrees of comparison.
Cleaċtaḋ, exercise.
Conson, consonant.
Ceist, question.
Díoċlaonaḋ, declension.
Doiḃriaṫar, adverb.
Freagra, answer.
Guṫ, vowel.
Innscin, gender.
Fir-innscin, masculine.
Bain-innscin, feminine.
Réaṁ-ḟocal, preposition.
Riaġail, rule.
Sompla, example.
Táiḃle, paradigm.
Tuiseal, case.
  t-ainmneaċ, Nom. Case.
  t-geineaṁnaċ, Gen. Case.
  t-taḃarṫaċ, Dat. Case.
  t-gairmeaċ, Voc. Case.
Uiṁir, number.
U. uaṫaiḋ, Singular Number.
U. iolraiḋ, Plural Number.

# CUID A hAON.—AN AINM.

## AN ĊÉAD DÍOĊLAONAḊ.

Somplaí : bád, asal, capall, ualaċ.
Innscin : fir-innscin dóiḃ go léir.
Consan leaṫan i n-deireaḋ gaċ focail.

| | | Uiṁir Uaṫaiḋ. | Uiṁir Iolraiḋ. |
|---|---|---|---|
| Tuiseal | ainmneaċ | bád | báid |
| ,, | geineaṁnaċ | báid | bád |
| ,, | tabarṫaċ | bád | bádaiḃ |
| Tuiseal | ainmneaċ | capall | capaill |
| ,, | geineaṁnaċ | capaill | capall |
| ,, | tabarṫaċ | capall | capallaiḃ |
| Tuiseal | ainmneaċ | mullaċ | mullaiġe |
| ,, | geineaṁnaċ | mullaiġ | mullaċ |
| ,, | tabarṫaċ | mullaċ | mullaiġiḃ |
| Tuiseal | ainmneaċ | mairnéalaċ | mairnéalaiġ |
| ,, | geineaṁnaċ | mairnéalaiġ | mairnéalaċ |
| ,, | tabarṫaċ | mairnéalaċ | mairnéalaċaiḃ |

## TUISEAL AINMNEAĊ.

| Uiṁir Uaṫaiḋ. | Uiṁir Iolraiḋ. | Uiṁir Uaṫaiḋ. | Uiṁir Iolraiḋ. |
|---|---|---|---|
| bád | báid | cnoc | cnuic |
| crann | crainn | sac | saic |
| garrún | garrúin | leaḃar | leaḃair |
| capall | capaill | scamall | scamaill |
| gort | guirt | béal | béil |
| cat | cait | umar | umair |
| asal | asail | fear | fir |
| peann | pinn | ciseán | ciseáin |

Garsún iseaḋ Peadar, naċ eaḋ ? Iseaḋ.
Garsún eile iseaḋ Art, naċ eaḋ ? Iseaḋ.
Má iseaḋ, garsúin iseaḋ Peadar agus Art.

1. Tá an fear ag an teine agus é ag léiġeaṁ.
2. Tá na fir sa ġort agus iad ag obair.
3. Tá na báid ar an loċ.
4. Tá na cnuic an-árd.
5. Níl sceamaill ar an gcnoc anois.
6. Tá na capaill agus an t-asal sa ṁaċa.
7. Tá na saic sa tsiopa.
8. Tá crainn ag fás ag an séipéal.
9. Tá guirt ar an gcnoc úd ṫall.
10. Tá leaḃair agus pinn ar an mbord.
11. Teasbáin dom na ciseáin. Sin iad iad.
12. Cé hiad soin ag an gcalaḋ ? Sin iad na mairnéalaiġ.

**"Tá sé a' feartainn," ars' an capall,**
**"Tá, go díreaċ," ars' an ḃó,**
**"Lá breáġ aoiḃinn," ars' an ċaora,**
**"Siúd ċun an ċlaiḋe sin," ars' an gaḃar.**

## Tuiseal Geineaṁnaċ. (Uiṁir Uaṫaiḋ).

| | | |
|---|---|---|
| bád | crann báid | crann an ḃáid |
| bóṫar | taoḃ bóṫair | taoḃ an ḃóṫair |
| cuan | béal cuain | béal an ċuain |
| casúr | ceann casúir | ceann an ċasúir |
| capall | srian capaill | srian an ċapaill |
| garsún | leaḃar garsúin | leaḃar an ġarsúin |
| dorus | glas dorais | glas an dorais |
| asal | earball asail | earball an asail |
| seol | bárr seoil | bárr an t-seoil |
| séipéal | cros séipéil | cros an t-séipéil |
| sac | béal saic | béal an t-saic |

| | | |
|---|---|---|
| cat | ceann cait | ceann an ċait |
| éan | ceol éin | ceol an éin |
| leaḃar | clúdaċ leaḃair | clúdaċ mo leaḃair |
| béal | lán béil | lán mo béil |
| ionar | póca ionair | póca d'ionair |
| gort | féar guirt | féar a ġuirt |
| caraḃat | dat caraḃait | dat a ċaraḃait |

## Cleaċtaḋ. (Tuiseal Geineaṁnaċ).

Cé h-é sin atá sa bád? Sin é Liam.
Cé leis an bád soin? Is le Liam é.
Naċ é Liam fear an báid? Sé, gan aṁras.

---

Cé h-é sin atá 'n-a seasaṁ ag an loċ? Sin é Art.
An é Liam a atair? Sé, is dóċa.
Naċ é Art mac an ḟir atá sa bád? Sé.

---

Teasbáin dom an cnoc. Sin é an cnoc.
Teasbáin dom a bárr. Sin é a bárr.
Naċ é sin bárr an ċnuic? Sé.

---

1. Ḃfuil béal an asail duḃ? Nil, tá sé bán.
2. Cá bfuil béal an ċapaill? Istiġ sa ṁála.
3. Cé h-é fear an báid? Sé Liam fear an báid.
4. Cé h-é fear an potair? Sé Brian fear an potair.
5. Teasbáin dom capall an ġarrúin. Sin é é.
6. Teasbáin dom earball an asail. Sin é é.
7. Ḃfuil Brian i lár an ḃóṫair? Nil, aċ i lár an ċasáin.
8. Ciaca muileann nó tiġ soluis é sin? Tiġ soluis, gan aṁras.
9. Naċ é sin Cnoc an Tairḃ? Nil ḟios agam.
10. Cá bfuil fear an ṁuilinn? In a tiġ féin, is dóċa.

11. Ḃfuil tiġ liom ar ḃárr an ċnuic? Níl, tá sé ar ṫaoḃ an ḃóṫair.
12. Ḃfuil an bád beag ag béal an ċuain? Níl, tá sé ag béal an tsrutáin.
13. Ḃfuil "Fáilte an Aingil" agat, a Ṫomáis? Tá, a ḋuine uasail.
14. Ḃfuil ualaċ guail sa ġaltán? Is dóċa go ḃfuil.
15. Cá ḃfuil tiġ an tsagairt? Ní ḟeadar.
16. Cad é an saġas báid é sin? Bád seoil iseaḋ é.

---

**Cad ḋéanfaḋ mac an ċait aċ luċ a ṁarḃuġaḋ? (Sean-ḟocal).**

**Claiḋe raṁraiḋ nó falla geiṁriḋ ní ḃíonn sé buan. (Sean-ḟocal).**

**Is truaġ gan peata an ṁaoir agam (Aṁrán).**

**Ḃí liúġ gaċ fir aca caol árd, aċ an-ċeólṁar. (Eisirt).**

## TUISEAL GEINEAṀNAĊ. (UIṀIR IOLRAIḊ).

| | |
|---|---|
| fear na gcapall | madra na ḃfear |
| tiġ na mbád | tiġ na mboċt |
| arḃar na ngort | fear na mbád |
| gort na ndún | ceol na n-éan |
| cinn na gcapall | pinn na ngarsún |
| báid na ḃfear | glais na ndoras |
| guirt na gcnoc | fir na roṫar |

Cé leis an capall duḃ? Is le Séamus é.
Cé leis an capall bán? Is le Séamus é.
Máiseaḋ, sé Séamus fear na gcapall.

Cé leis an bád soin? Is le Liam é.
Cé leis an bád eile? Is le Liam é.
Mar sin, sé Liam fear na mbád.

---

Cé leis an madra soin? Is le Tomás é.
An le Tomás agus Míceál é? Is dóca gur leo.
Máiseadh, sin é madra na bfear.

---

## Cleaċtaḋ. (Tuiseal Geineaṁnaċ).

1. Cé h-é fear na gcapall? Sé Séamus fear na gcapall.
2. Cé h-é fear na mbád? Sé Liam fear na mbád.
3. Teasbáin dom madra na bfear? Féaċ! Sin é é.
4. Naċ é sin Tiġ na mBoċt? Ní h-é. Sin é Tiġ na mBád.
5. Naċ í Éire "Oileán na Naoṁ"? Sí, gan aṁras.
6. Cé h-iad fir na potar? Tá Brian ar duine aca. Ní ḟeadar cé h-é an fear eile.
7. Bfuil earbaill na gcapall duḃ? Tá ceann aca duḃ agus an ceann eile bán.
8. Teasbáin dom crainn na mbád. Sin iad crainn na mbád.
9. Cá bfuil "Carraig na bFear"? Tá sí i gConndae Ċorcaiġe.
10. Teasbáin dom barraí na gcnoc. Sin iad barraí na gcnoc.
11. Teasbáin dom "Dún na nGall." Sin é é.
12. An mait leat ceol na n-éan? Is mait.
13. Bfuil Tiġ na mBrátar ar taoḃ an bótair? Tá.

---

**Capall beag na mbonn mór,**
**Capall mór na mbonn mbeag. (Sean-ḟocal).**
**Cogar na nAingeal. (Aṁrán).**

## tuiseal taḃarṫaċ. (uiṁir uaṫaiḋ).

| | | |
|---|---|---|
| ag doras | ag an ndoras | Fan ag an ndoras, a Liam. |
| ag capall | ag an gcapall | Ḃfuil mála ag an gcapall? Tá. |
| ar ḃárr | ar an mbárr | Cad tá ar an mbárr? |
| ar talaṁ | ar an dtalaṁ | Tá madra ar an dtalaṁ. |
| fé ċrann | fé'n gcrann | Tá Úna fé'n gcrann. |
| fé ḃord | fé'n mbord | Tá an t-urlár fé'n mbord. |
| le fear | leis an ḃfear | Tá Brigid ag cainnt leis an ḃfear. |
| le clog | leis an gclog | Éist leis an gclog. |
| as umar | as an umar | Tá sé ag ól as umar. |
| as póca | as an bpóca | Tóg do ṗeann amaċ as do ṗóca. |
| ó doras | ó'n ndoras | Tá sé ag teaċt ó'n ndoras. |
| ó ḃád | ó'n mbád | Níl Liam ag snáṁ ó'n mbád. |
| i mbád | sa ḃád | Tá Liam sa ḃád fós. |
| i ngort | sa ġort | Tá Tomás sa gort. |

## cleaċtaḋ. (tuiseal taḃarṫaċ).

1. Ḃfuil Séamus ag obair leis an gcapall anois? Níl.
2. Ḃfuil Muiris ag imirt leis an madra? Níl.
3. Ḃfuil Peadar ag cainnt le Séamus? Níl, tá sé ag ól.
4. An mbíonn Taḋg ar roṫar? Ní ḃíonn, an fear boċt!
5. Ḃfuil an capall mór ag féaċaint ar an ndoras? Níl.
6. Ḃfuil túrna ag Cáit? Níl, aċ tá meadar aici.

7. Ḃfuil leaḃar ag Taḋg? Níl, aċ tá páipéar aige.
8. Ḃfuil an t-asal ag iṫe ar mála? Níl, aċ ó'n dtalaṁ.
9. Ḃfuil an cat ag teaċt ar an mála? Níl, go deiṁin.
10. Ḃfuil an t-asal ag dul do'n umar? Níl, fós.
11. Ḃfuil solus ag teaċt ó'n léar-mapa anois? Níl go deiṁin, tá lár an lae ann.
12. Ḃfuil Art ag dul isteaċ sa ḃád? Níl.
13. Ḃfuil Brian ag dul isteaċ san uisce? Níl go deiṁin, ní amadán é.
14. Ḃfuil Taḋg ag léiġeaṁ dó féin? Is deacair a ráḋ.
15. Ḃfuil aiṫne ag Máire ar Ṫaḋg? Tá, sean-aiṫne.

---

**Bíonn blas ar an mbeagán. (Sean-ḟocal).**

**Cainnt leis an gcapall agus an capall 'n-a ċodlaḋ. (Sean-ḟocal).**

**Ní ṫagann an crúiscín slán ó'n dtobar i gcóṁnuiḋe. (Sean-ḟocal).**

**Is áil leis an gcat an t-iasc,**
**Aċ ní áil leis a ċosa a ḟliuċaḋ. (Sean-ḟocal).**

**"Eiriġ i náirde ar an eaċ, a ríġ." (Eisirt).**

## Tuiseal Taḃartaċ. (Uiṁir Iolraiḋ).

| | |
|---|---|
| le fearaiḃ | leis na fearaiḃ |
| le capallaiḃ | leis na capallaiḃ |
| ar ċrannaiḃ | ar na crannaiḃ |
| i leaḃraiḃ | i sna leaḃraiḃ |
| le peannaiḃ | leis na peannaiḃ |
| i gciseánaiḃ | i sna ciseánaiḃ |

| | |
|---|---|
| i mbádaiḃ | i sna bádaiḃ |
| fé ċrannaiḃ | fé sna crannaiḃ |
| fé scamallaiḃ | fé sna scamallaiḃ |
| ar ċapallaiḃ | ar na capallaiḃ |
| fé ḃordaiḃ | fé sna bordaiḃ |
| ar umaraiḃ | ar na h-umaraiḃ |

## CLEAĊTAḊ. (TUISEAL TABARTAĊ).

1. Ḃfuil Cáit ag cainnt leis na fearaiḃ atá sa gort? Níl, tá sí ag cainnt le h-Íde.
2. Ḃfuil an maċa lán de ċapallaiḃ? Níl.
3. Ḃfuil crainn ar na bádaiḃ atá ar an loċ? Tá crann ar ċeann aca.
4. Cad tá i sna sacaiḃ? Tá plúr ionnta.
5. Ḃfuil seolta ar na crannaiḃ? Tá, ar ċuid aca.
6. Ḃfuil Tomás agus Míċeál ar potaraiḃ? Nílid, go deiṁin.
7. Ḃfuil Gaeḋilg i sna leaḃraiḃ? Tá.
8. Ḃfuil páipéar Ṫaiḋg lán de sgéalaiḃ? Tá, is dóċa.
9. Ḃfuil do leaḃar lán d'ḟoclaiḃ? Tá.
10. Cad tá i sna ciseánaiḃ? Ní ḟeadar do'n doṁan.
11. Ḃfuil na fir ag obair le corránaiḃ? Nílid, táid siad ag obair le spealaiḃ.
12. Cé h-iad na daoine atá 'n-a suiḋe ar stólaiḃ? Siad Máire agus Nóra iad.
13. Cad tá ag fás i sna gortaiḃ? Is deacair a ráḋ ar so.
14. An mbíonn scamaill ar na cnocaiḃ? Bíonn go minic.
15. Ḃfuil an bosca lán de ṗeannaiḃ? Níl.
16. Cad é an daṫ atá ar na scamallaiḃ? Tá daṫ bán orta.

17. Cé atá "lán de ġrástaiḃ?" Tá Muire, Mátair Dé.

An ġaoṫ andeas bíonn sí tais,
Is cuireann sí raṫ ar ṡíoltaiḃ.
An ġaoṫ aniar bíonn sí fial
Is cuireann sí iasc i líontaiḃ. (Sean-ḟocal).

Aoinne des na seaċt sinnsearaiḃ a ṫáiniġ róṁam. (Séadna).

Ḃí aiṫne ag Caoilte ar na bóiṫriḃ. (Niaṁ).

| | | |
|---|---|---|
| Daoine. | Seaġán Mac an Ḃáird | Doṁnall Ó Conaill |
| | Cormac Mac Airt | Eóin Mac Néill |
| | Fionn Mac Cuṁaill | Éamonn Mac Gearailt |
| | Eoġan Ó Raġallaiġ | Fionán Mac Coluim |
| | Séamus Ó Duḃġaill | Seaġán an Díomais |
| | Cú-Ċulainn | Míċeál Ó Cléiriġ |
| Áiteanna. | Cluain Tairḃ | Dún na nGall |
| | Cill Ruis | Catair na Mart |
| | Spáid an Ṁuilinn | Carraiġ na bFear |
| | Dún Garḃáin | Baile Scadán |
| | Baile an Ċaisleáin | Baile na gCrann |
| | Cnoc an Iolair | Gleann na Smól |
| | Mullaċ an Aifrinn | Gleann na nGealt |
| | Sliaḃ an Iarainn | Móin na mBrátar |
| | Corrán Tuatail | Lios na gCat |
| | Inis Cataiġ | Oileán na Naoṁ |
| | Dún an Óir | Cnoc na Manaċ |
| Rudaí. | Dia Satairn | Casán na Naoṁ |
| | Dia Doṁnaiġ | Solus na nGaeḋeal |
| | Tiġ na mBoċt | Meaḋón Fóġṁair |
| | Fear an Ṗuirt | Fear na gCos |
| | Claiḋeaṁ Soluis | Fear na Méaracán |
| | Lá na nAmadán | Casaḋ an tSúġáin |

## An Dara Díoċlaonaḋ.

Somplaí: bróg, géag, casóg, scoil, súil.
Innscin: Bain-innscin dóib go léir.

| | Uiṁir Uataiḋ. | | Uiṁir Iolraiḋ. |
|---|---|---|---|
| T. ainmneaċ | casóg | +a | casóga |
| T. geineaṁnaċ | casóige | | casóg |
| T. tabarṫaċ | casóig | | casógaib |
| T. ainmneaċ | géag | +a | géaga |
| T. geineaṁnaċ | géige | | géag |
| T. tabarṫaċ | géig | | géagaib |
| T. ainmneaċ | scoil | | scoileanna |
| T. geineaṁnaċ | scoile | | scoileanna |
| T. tabarṫaċ | scoil | | scoileannaib |
| T. ainmneaċ | páirc | | páirceanna |
| T. geineaṁnaċ | páirce | | páirceanna |
| T. tabarṫaċ | páirc | | páirceannaib |

## Tuiseal Ainmneaċ.

| U. Uaṫaiḋ | U. Iolraiḋ. | U. Uaṫaiḋ. | U. Iolraiḋ. |
|---|---|---|---|
| cearc | cearca | bróg | bróga |
| speal | speala | casóg | casóga |
| cos | cosa | bábóg | bábóga |
| láṁ | láṁa | ordóg | ordóga |
| cluas | cluasa | féasóg | féasóga |
| scuab | scuaba | fuinneog | fuinneoga |
| súil | súile | páirc | páirceanna |
| | | scoil | scoileanna |

Sin í an ċearc; sin iad na cearca.
Sin í an speal; sin iad na speala.
Sin í mo ṡúil; sin iad mo ṡúile.

Tá na bróga duḃ.
Tá na súile dúnta.
Tá na cosa ar an urlár.
Tá an ḟuinneog mór. Tá na fuinneoga glan.
Sin í mo láṁ ḋeas. Sin iad mo láṁa.
Sin iad do ċluasa. Sin iad mo ċluasa.
Tá bur gcasóga oraiḃ.
Níl féasóga oraiḃ.
Tá na páirceanna glas. Tá an ṗáirc glas.

"O! na cosa móra! Na cosa móra! Conus ḟéadan an fataċ boċt siuḃal i n-aon ċor leó!" (Eirist).

"Agus dar ndó, ní cosa atá ionta anois aċ crúba." (Eirist).

## TUISEAL GEINEAṀNAĊ. (UIṀIR UAṪAIḊ).

| | | |
|---|---|---|
| speal | crann speile | crann na speile |
| cearc | gob circe | gob na circe |
| cailc | bosca cailce | bosca na cailce |
| scoil | doras scoile | doras na scoile |
| súil | raḋarc súile | raḋarc na súile |
| grian | solus gréine | solus na gréine |
| long | seol luinge | seol na luinge |
| cluas | bárr cluaise | bárr na cluaise |
| páirc | féar páirce | féar na páirce |
| muc | earball muice | earball na muice |
| láṁ | méar láiṁe | méar na láiṁe |
| slat | bun slaite | bun na slaite |
| bróg | iall bróige | iall na bróige |
| casóg | póca casóige | póca na casóige |
| ordóg | bárr ordóige | bárr na h-ordóige |
| fuinneog | gloine fuinneoige | gloine na fuinneoige. |

## Cleaċtaḋ. (Tuiseal Geineaṁnaċ).

Fuinneog iseaḋ í sin, naċ eaḋ? Iseaḋ.
Scoil iseaḋ í seo, naċ eaḋ? Iseaḋ.
Naċ í sin fuinneog na scoile? Sí.

---

Cé h-é an fear atá sa ṁaċa? Sé Séamus an fear.
Cé leis an ḟeirm sin? Is le Séamus í.
Máiseaḋ, naċ é Séamus fear na feirme? Sé.

---

Cad é an rud é sin? Bosca iseaḋ é.
Cad tá sa ḃosca? Tá cailc ann.
Bosca cailce iseaḋ é sin, naċ eaḋ? Iseaḋ.

---

1. Cé h-é fear na feirme? Sé Séamus fear na feirme.
2. Cé h-é fear na speile? Sé Tomás fear na speile.
3. Ḃfuil crann na speile díreaċ? Níl, tá sé cam.
4. Ḃfuil crann na luinge cam? Níl, tá sé díreaċ.
5. Naċ é sin geata na páirce? Sé.
6. Ḃfuil doras na scoile ar oscailt? Níl, tá sé dúnta.
7. Teasbáin dom bun na spéire. Sin é bun na spéire.
8. Teasbáin dom gob na circe. Sin é é.
9. Cá ḃfuil bosca na cailce? Tá sé ar an mbord.
10. Ḃfuil leaḃar na bróige buiḋe? Níl, tá sé duḃ.
11. Cá ḃfuil "Carraig na Siúire?" Tá sí ar an Siúir.
12. An "coileaċ gaoiṫe" í siúd? Ní h-eaḋ go deiṁin, aċ cros an tséipéil.

13. An mbíonn Taḋg ag obair ar bord luinge? Ní ḃíonn.
14. Ḃfuil eolas na háite sin ag Brian? Tá.

"Is dóiġ le fear na buile
Gurab é féin fear na céille." (Sean-ḟocal).

Ar ṁuin na muice.

Ní hé lá na gaoiṫe lá na scolb. (Sean-ḟocal).

## TUISEAL GEINEAṀNAĊ. (UIṀIR IOLRAIḊ).

Leaṫar na mbróg.
Tír na nÓg.
Cuan na long
Raḋarc na súl
Fear na bpáirc
Éaḋaċ na gcasóg

Duilleóga na ngéag
Crainn na long
Guib na gcearc
Cluasa na muc
Ialla na mbróg.
Méaranna na láṁ.
Seolta na long.

---

Ḃfuil leaṫar na bróige sin duḃ? Tá.
Ḃfuil leaṫar na bróige seo duḃ leis? Tá.
Mar sin, tá leaṫar na mbróg duḃ.

---

Ḃfuil raḋarc na súile sin go maiṫ? Tá.
Ḃfuil raḋarc na súile eile go maiṫ? Tá.
Máiseaḋ, tá raḋarc na súl go maiṫ.

---

Crann speile iseaḋ é sin, naċ eaḋ? Iseaḋ.
Crann speile iseaḋ é sin leis, naċ eaḋ? Iseaḋ.
Mar sin, sin iad crainn na speal.

---

## CLEAĊTAḊ. (TUISEAL GEINEAṀNAĊ).

1. Teasbáin dom crainn na speal. Sin iad iad.
2. Ḃfuil crainn na speal díreaċ? Níleid, táid siad cam.
3. Ḃfuil ialla na mbróg bán? Níleid, táid siad duḃ.

4. Ḃfuil bróga na mbábóg mór? Nílid, táid siad beag.
5. Ḃfuil fuinneoga na scoileanna íseal? Nílid, táid siad árd.
6. Ḃfuil seolta na long dearg? Nílid, táid siad bán.
7. Ḃfuil leaṫar na mbróg buiḋe? Níl, tá sé duḃ.
8. Ḃfuil duilleóga na ngéag buiḋe? Nílid, táid siad glas.
9. Ḃfuil radharc na súl go lag agat? Níl, tá sé go h-an-ṁaiṫ, buiḋeaċas le Dia.
10. Cá raiḃ "Tír na nÓg"? Is deacair a ráḋ.
11. Ḃfuil barraí na n-ordóg buiḋe agat? Nílid, a ḋuine uasail, ní ḃím ag caiṫeaṁ tobac.
12. Ḃfuil féar na bpáirceanna fada? Ḃ'féidir go ḃfuil.
13. Ḃfuil gloine na ḃfuinneog briste? Níl.

**Slán is céad ó'n dtaoḃ so uaim**
**Cois Máig na gcaor, na gcraoḃ, na gcruaċ. (Slán le Máig).**

**'S do ṫugas mo ċúl do Ṫír na nÓg. (Teaċt Oisín ó Ṫír na nÓg).**

**Is aoiḃinn ḃeiṫ ag éisteaċt le crónán na mbeaċ. (Eisirt).**

**Is cuma le fear na mbróg cá gcuireann sé a ċos. (Sean-ḟocal).**

## TUISEAL TABARTAĊ. (UIṀIR UAṪAIḊ).

| | | |
|---|---|---|
| le speil | leis an speil | Tá sé ag obair le speil. |
| le bábóig | leis an mbábóig | Tá sí ag imirt leis an mbábóig. |

| | | |
|---|---|---|
| ar ġéig | ar an ngéig | Tá an t-éan ar an ngéig. |
| ar ċois | ar an gcois | Tá bróg ar an gcois. |
| ag fuinneoig | ag an ḃfuinneoig | Tá an bord ag an ḃfuinneoig |
| as páirc | as an bpáirc | Níl Nóra as an bpáirc fós. |
| as bróig | as an mbróig | Tá iall as an mbróig. |
| fé ġéig | fé'n ngéig | Tá Brian fé'n ngéig. |
| fé láiṁ | fé'n láiṁ | Cad tá fé'm láiṁ agam? |
| i bpáirc | sa ṗáirc | Níl an ḃó sa ṗáirc. |
| i mbróig | sa ḃróig | Tá an cos sa ḃróig. |

1. Cé atá ag obair le speil? Tá Tomás ag obair le speil.
2. Cé hí an páisde atá ag imirt le bábóig? Sí Íde an páisde.
3. Cad é an daṫ atá ar an mbróig? Tá daṫ duḃ uirṫi.
4. Cé h-é an fear atá fé'n ngéig? Sé Brian an fear.
5. An mbíonn Cáit ag an ḃfuinneoig? Bíonn anois is arís.
6. Cad tá 'n-a láiṁ ag Séamus? Tá bata 'n-a láiṁ aige.
7. Cad 'tá sa luing úd? Tá gual innti, is dóċa.
8. Cad 'tá im láiṁ? Is deacair a ráḋ, a duine uasail.
9. Bfuil Muiris ar scoil anois? Níl, tá sé ag imirt sa ṗáirc.

10. Ḃfuil gloine ins an ḃfuinneoig? Ṫá, gan aṁras.
11. Ḃfuil an t-éan ag eitilt ó'n ngéig fós? Níl.
12. Ḃfuil faoḃar ar speil Ṁícil fós? Ní ḋóig lioṁ go ḃfuil.
13. An mó duilleog ar an tseamróig? Tá trí duilleóga uirṫi.
14. Ḃfuil sceamall ar an spéir anois? Tá.
15. Cad d'imṫig ar ċasóig Ṫaiḋg? Tá sí ar croċaḋ i n-áit éigin.
16. Ḃfuil solus na gréine ag teaċt isteaċ sa scoil anois? Tá, a ḋuine uasail.
17. Ḃfuil camán 'n-a láiṁ ag Art? Níl.

**Ċóṁ lag le luing i gcuan gan tonn. (Sean-ḟocal).**

**Ní ḃíonn cúnlaċ ar ċloiċ reaṫa. (Sean-ḟocal).**

**Ċóṁ boḋar le cloiċ.**

## TUISEAL TABARTAĊ. (UIṀIR IOLRAIḊ).

| | |
|---|---|
| le spealaiḃ | leis na spealaiḃ |
| le bábógaiḃ | leis na bábógaiḃ |
| ar ġéagaiḃ | ar na géagaiḃ |
| ar ċosaiḃ | ar na cosaiḃ |
| fé ċearcaiḃ | fé sna cearcaiḃ |
| fé láṁaiḃ | fé sna láṁaiḃ |
| i longaiḃ | i sna longaiḃ |
| i súiliḃ | i sna súiliḃ |
| as brógaiḃ | as na brógaiḃ |
| as páirceannaiḃ | as na páirceannaiḃ |
| de ċlocaiḃ | de sna clocaiḃ |
| de ċasógaiḃ | de sna casógaiḃ |
| fé ċosaiḃ | fé sna cosaiḃ |
| i mbrógaiḃ | i sna brógaiḃ |

## Cleaċtaḋ. (Tuiseal Taḃartaċ).

1. Cad 'tá ag fás i sna páirceannaiḃ? Tá féar ag fás ionnta.
2. Cé 'tá ag obair le spealaiḃ? Míċeál agus Tomás.
3. Cé 'tá ag imirt le bábógaiḃ? Tá Eiḃlín agus Íde ag imirt le bábógaiḃ.
4. Ḃfuil éadaċ Gaedealaċ i sna casógaiḃ? Tá.
5. Cad 'tá sé n-ár gcosaiḃ anois? Tá an t-urlár fúta.
6. Ḃfuil leaṫar maiṫ i sna brógaiḃ? Tá.
7. Ḃfuil Taḋg agus Máire ar a nglúiniḃ anois? Nílid.
8. Ḃfuil éin-níḋ ar na miasaiḃ sa ċistin? Níl.
9. Ḃfuil siḃ i nḃur seasaṁ ag na fuinneogaiḃ? Nílimíd, táimíd i n-ár suiḋe.
10. An mbíonn Séamus ag obair i sna longaiḃ? Ní ḃíonn go deiṁin, aċ i sna páirceannaiḃ.
11. Ḃfuil coirce le n-iṫe ag na cearcaiḃ? Tá.

**Ċóṁ glic leis na beaċaiḃ.**

**Ḃriseann an dúṫċas trí ṡúiliḃ an ċait.**

**Ḃí an sgoluiġeaċt insna sgoileanaiḃ agus na h-úrnuiġṫe insna h-eaglaisiḃ. (Niaṁ).**

Daoine.

| | |
|---|---|
| Dia na Glóire | Seoraṁ Laoide |
| Brian Bóroiṁe | Pádraig Mac Suiḃne |
| Colm Cille | Pádraig Ó Conaire |
| Giolla Briġde | Máire Ní Síṫe |
| Fearġus Mac Léide | |

| | | |
|---|---|---|
| Áiteanna. | Carraig na Siúire | Áṫ-na-long |
| | Daingean Uí Ċúise | Dún ar Aill |
| | Port Laoiġse | Caṫair Luimniġe |
| | Baile na h-Innse | Baile Ḃoirne |
| | Dún Bóinne | |
| | Ceann Léime | Sliaḃ na Muc |
| | Gleann Beiṫe | Dún na Sgiaṫ |
| | Log na Coille | Cnoc Fírinne |
| | Árd na Croise | Cnoc na Cille |
| | Beárna Gaoiṫe | Carraig an Ime |
| Rudaí. | Réalt na Maidne | Ceol Síḋe |
| | Cailín aimsire | Fili na Máiġe |
| | Fear oibre | Cois na Siúire |
| | Coileaċ gaoiṫe | Connraḋ na Gaeḋilge |
| | Cainnt na nDéise | Lá saoire |
| | | caiṫeaṁ aimsire |

## AN TREAS DÍOĊLAONAḊ.

Somplaí : bádóir, feirmeóir, ceoltóir.
táilliuir, saiġdiuir, doċtúir.
beannaċt, ceaċt, cruiṫneaċt.

Innscin : Fir-innscin do'n ċuid is mó aca.

| | Uiṁir Uaṫaiḋ | Uiṁir Iolraiḋ |
|---|---|---|
| t. a. | bádóir | bádóirí |
| t. g. | bádóra | bádóirí |
| t. t. | bádóir | bádóiriḃ |
| t. a. | beannaċt | beannaċta |
| t. g. | beannaċta | beannaċt |
| t. t. | beannaċt | beannaċtaiḃ |
| t. a. | bláṫ | bláṫa, bláṫanna |
| t. g. | bláṫa | bláṫ |
| t. t. | bláṫ | bláṫaiḃ, bláṫannaiḃ |

| | | |
|---|---|---|
| t. a. | ceaċt | ceaċta, ceaċtanna |
| t. g. | ceaċta | ceaċt |
| t. t. | ceaċt | ceaċtaiḃ, ceaċtannaiḃ |

## Tuiseal Ainmneaċ.

| U. Uaṫaiḋ | U. Iolraiḋ | U. Uaṫaiḋ | U. Iolraiḋ |
|---|---|---|---|
| bádóir | bádóirí | bláṫ | bláṫa |
| feirmeóir | feirmeóirí | loċ | loċa |
| spealadóir | spealadóirí | fiacail | fiacla |
| muilneóir | muilneóirí | bliaḋain | bliaḋna |
| rinnceóir | rinnceóirí | gleann | gleannta |
| ceoltóir | ceoltóirí | guṫ | guṫanna |
| léiġṫeóir | léiġṫeóirí | drom | dromanna |
| buaċaill | buaċaillí | ceaċt | ceaċtanna |

Spealadóir iseaḋ Tomás, naċ eaḋ ? Iseaḋ.
Spealadóir iseaḋ Míċeál leis, naċ eaḋ ? Iseaḋ.
Máiseaḋ, spealadóirí iseaḋ Tomás agus Míċeál.

1. Tá na feirmeóirí ag obair sa ġort.
2. Tá na muilneóirí sa ṁuilionn.
3. Bíonn na bádóirí ar an loċ gaċ lá.
4. Bádóir iseaḋ Liam. Ní ḟeadar cá bfuil na bádóirí eile i ndiu.
5. Bíonn na buaċaillí ar scoil gaċ lá.
6. Bíonn rinnceóirí agus ceoltóirí ag an aeriḋeaċt
7. Tá na bláṫa soin dearg.
8. Tá na loċa deas.
9. Tá na fiacla go maiṫ agam.

Do tugaḋ easonóir dóṁ-sa i gCeann Cora. (Niaṁ).
Beannaċt Dé leat.
Slioċt agus sleaċta ar ṡlioċt do ṡleaċta.
Sin bláṫa na ngéag.
Fé ḋrúċt ġeal ċeóiḋ. } Tórna.

## Tuiseal Geineaṁnaċ. (Uiṁir Uaṫaiḋ).

| | | |
|---|---|---|
| bláṫ | daṫ bláṫa | daṫ an ḃláṫa |
| loċ | ceann loċa | ceann an loċa |
| sruṫ | port sruṫa | port an tsruṫa |
| bádóir | mac bádóra | mac an ḃádóra. |
| spealadóir | madra spealadóra | madra an spealadóra. |
| siopadóir | cat siopadóra | cat an tsiopadóra. |
| feirmeóir | capall feirmeóra | capall an ḟeirmeóra. |
| muilneóir | tiġ muilneóra | tiġ an ṁuilneóra. |
| léiġṫeóir | páipéar léiġṫeóra | páipéar an léiġṫeora. |
| rinnceóir | cos rinnceóra | cos an rinnceóra. |
| cruiṫneaċt | gort cruiṫneaċta | gort na cruiṫneaċta. |
| leaṁnaċt | buicéad leaṁnaċta | buicéad na leaṁnaċta. |
| aeriḋeaċt | lá aeriḋeaċta | lá na h-aeriḋeaċta. |
| doċtúir | bean doċtúra | bean an doċtúra. |
| táilliúir | tiġ táilliúra | tiġ an táilliúra. |
| ceoltóir | guṫ ceoltóra | guṫ an ċeoltóra. |
| buaċaill | camán buaċalla | camán an ḃuaċalla. |

## Cleaċtaḋ. (Tuiseal Geineaṁnaċ).

Cé h-é sin atá sa ḃád? Sin é Liam.
Cé h-é sin atá ar an gcasán? Sin é a ṁac.
Naċ é sin mac an ḃádóra? Sé.

Cé h-é an buaċaill sin sa ṁaċa? Sin é Peadar.
Cé leis an capaillín sin? Is leis an mbuaċaill é.
Naċ é sin capaillín an ḃuaċalla? Sé.

Cé h-é an feirmeóir sin? Sin é Séamus.
Cé h-é an garsún soin? Sin é Peadar.
Nać mac do Séamus Peadar? Iseaḋ.
Máiseaḋ, sé Peadar mac an ḟeirmeóra.

1. Tasbáin dom ceann an loċa. Sin é é.
2. Cé h-é mac an ḃádóra? Sé Art mac an ḃádóra.
3. Nać é sin mac an ḟeirmeóra? Sé, gan amras.
4. Cé h-é sin ar ṗort an tsroṫa? Sin é Ḃrian.
5. Cá ḃfuil sé ag dul? Tá sé ag dul go páirc na h-Aeriḋeaċta.
6. Cad ċuige go ḃfuil sé ag dul ann? Rinnceóir agus ceoltóir iseaḋ é, agus tá guṫ maiṫ aige leis.
7. An Gaeḋilgeóir Ḃrian? Seaḋ, gan amras.
8. Nać é sin roṫar an rinnceóra? Sé, is dóċa.
9. Cá ḃfuil madra an spealadóra? 'N-a luiġe sa ġort.
10. An é sin cat an tsiopadóra? Sé, is dóċa.
11. Ci'aca tiġ an ṁuilneóra nó tiġ an ḃádóra é sin? Is deacair a ráḋ. D'ḟéidir gur tiġ an ḃádóra é.
12. Nać í sin bean an tsiopadóra? Ní h-í, sin í bean an doċtúra.
13. Nać maiṫ an léiġṫeóir Taḋg? Is maiṫ.
14. An maiṫ leat daṫ an ḃláṫa soin? Is maiṫ.
15. Cad é an sagas guirt é sin? Gort cruiṫneaċta iseaḋ é.

Toṁas. Tobán gan tóin agus é lán d'ḟeoil duine. Méaracán táilliúra.

Tosaċ ceaṫa ceo agus deireaḋ caṫa gleo. (Sean-ḟocal).

Ceo fola ab eaḋ an ceo san. (Niaṁ).

Annsan beiḋ ár n-anam i láiṁ an doċtúra san. (Niaṁ).

## Ṫuiseal Geineaṁnaċ. (Uiṁir Iolraiḋ).

| | |
|---|---|
| daṫ na mbláṫ | daṫanna na mbláṫ |
| scoil na mbuaċaillí | scoileanna na mbuaċaillí |
| bádóir na loċ | bádóirí na loċ |
| páirc na bḟeirmeóirí | páirceanna na bḟeirmeóirí |
| madra na spealadóirí | madraí na spealadóirí |
| tiġ na muilneóirí | tiġte na muilneóirí |

An maiṫ leat daṫ an ḃláṫa soin? Is maiṫ.
An maiṫ leat daṫ an ḃláṫa eile? Is maiṫ.
Mar sin, is maiṫ leat daṫanna na mbláṫ.

Naċ iad so cosa an ḃuaċalla? Siad.
Naċ iad so cosa an ḃuaċalla eile? Siad.
Mar sin, sin iad cosa na mbuaċaillí.

Naċ é sin hata an spealadóra seo? Sé.
Naċ é sin hata an spealadóra eile? Sé.
Má 'seaḋ, sin iad hataí na spealadóirí.

## Cleaċtaḋ. (Tuiseal Geineaṁnaċ).

1. Naċ deas iad daṫanna na mbláṫ? Is deas.
2. Ciaca is fearr leat daṫanna na mbláṫ so nó na mbláṫ soin? Is fearr liom daṫanna na mbláṫ soin.
3. Naċ é Liam bádóir na loċ? Sé.
4. An é sin "Gleann-dá-Loċ"? Ní h-é go deiṁin.
5. Cad é sin atá 'n-a luiġe sa ġort? Sin é madra na spealadóirí.
6. Cá ḃfuil scoileanna na mbuaċaillí? Táid siad ar taoḃ an ḃóṫair.
7. Cá ḃfuil tiġte na muilneóirí? Táid siad ar taoḃ an ċnuic, is dóċa.

8. Teasbáin dom páirceanna na ḃfeirmeóirí. Sin iad tall iad.

9. Naċ í sin páirc na muilneóirí? Níl 'fios agam.

Gleann dá loċ.

Ceist agam ort:—Tiġ beag gan doras air
lán de ḃiaḋ agus gan salann
ann. Uḃ.

Ceist eile:—Fear beag duḃ
Agus bolg mór,
Trí cosa i n-áirde
Agus a ḃéal ar lár. Corcán.

## TUISEAL TAḂARṪAĊ. (UIṀIR UAṪAIḂ).

| | | |
|---|---|---|
| ag bádóir | ag an mbádóir | Tá seol ag an mbádóir |
| ag loċ | ag an loċ | Tá Art óg ag an loċ. |
| ar altóir | ar an altóir | Tá lampa ar an altóir. |
| ar ḃuaċaill | ar an mbuaċaill | Ta caipín ar an mbuaċaill. |
| ar loċ | ar an loċ | Tá bád ar an loċ. |
| fé sgáṫ | fé'n sgáṫ | Tá an speur fé sgáṫ. |
| le fuaċt | leis an ḃfuaċt | ag gol leis an ḃfuaċt. |
| loċ | ó'n loċ | ag teaċt ó'n loċ. |
| ó aeriḋeaċt | ó'n aeriḋeaċt | ag teaċt ó'n aeriḋeaċt. |
| i loċ | ins an loċ | tá éisg ins an loċ |
| i ngleann | ins an ngleann | tá sruṫ ins an ngleann. |

## CLEAĊTAḊ. (TUISEAL TABARTAĊ).

1. Cé h-í atá ag cainnt leis an siopadóir? Sí bean an doċtúra atá ag cainnt leis.
2. Bfuil Íde ag gol leis an bfuaċt? Níl, go deiṁin.
3. Cé atá fé sgáṫ an ċrainn? Tá Úna agus Muiris ann.
4. Bfuil bláṫa ar an altóir anois? Níl.
5. An mbíonn Liam ar an loċ go minic? Bíonn sé ann gaċ lá sa tseaċtṁain.
6. Bfuil Brian ag teaċt ó'n Aeriḋeaċt anois? Níl, tá sé ag dul ann.
7. Bfuil mac ag an mbádóir? Tá.
8. Bfuil tiġ an ṁuilneóra ag an loċ? Ní ḟeadar.
9. Seas ag an altóir, a Ṗádraig.
10. Bfuil caipín ar an mbuaċaill? Tá.
11. Bfuil éisg ins an loċ. Tá, is dóċa.
12. Bfuil an Ġaeḋilg fé onóir anois? Tá, buiḋeaċas le Dia.

**Ceist agam ort:—**

**Do ċuaiḋ mé suas an bóiṫrín, síos an bóiṫrín, agus do ṫug mé an bóiṫrín ar mo ḋruim liom. Dréimire.**

**Do leaṫ a béal agus a ḋá ṡúil ar an ndóirseóir. (Eisirt).**

## TUISEAL TABARTAĊ. (UIṀIR IOLRAIḊ).

| | |
|---|---|
| le feirmeóiriḃ | leis na feirmeóiriḃ |
| le bláṫaiḃ | leis na bláṫaiḃ |
| ar buaċailliḃ | ar na buaċailliḃ |
| ar spealadóiriḃ | ar na spealadóiriḃ |
| ar loċaiḃ | ar na loċaiḃ |
| ar sruṫánnaiḃ | ar na sruṫánnaiḃ |
| ag muilneóiriḃ | ag na muilneóiriḃ |
| ag buailteóiriḃ | ag na buailteóiriḃ |

## cleaċtaḋ. (tuiseal taḃarṫaċ).

1. Ḃfuil capall ag na spealadóiriḃ? Níl, aċ tá madra aca.
2. Cé leis an madra soin? Is leis na spealadóiriḃ é.
3. Cé leis an ṗáirc sin? Is leis na muilneóiriḃ í.
4. An mó páirc ag na muilneóiriḃ? Ní ḟeadar.
5. An mbíonn obair ṫrom ag na buailteóiriḃ? Bíonn, gan aṁras.
6. An mbíonn ceol ag na rinnceóiriḃ? Bíonn.
7. Ḃfuil Éire lán de loċaiḃ? Tá.
8. Ḃfuil maċa an ḟeirmeóra lán de ḃláṫaiḃ? Níl.
10. Ḃfuil pinn ag na buaċailliḃ? Tá.

**Tomas.** **Ṫáinig sé isteaċ ar ḋromannaiḃ daoine,**
**A's ċuaiḋ sé amaċ mar ṡnáṫad síoda.**
**Móin.**

**Ceist agam ort:—**

**Lán na páirce de ġaṁnaiḃ bána.**
**Agus an gaṁain dearg eatorra istiġ.**
**Na fiacla agus an teanga.**
**Is mó lá i dtrí bliaḋnaiḃ déag. (Séadna).**

| Daoine. | |
|---|---|
| Seaġán Ó Tuama | Conċoḃar Mac Neasa |
| Taḋg Ó Donnċaḋa | Pádraig Mac Aoḋa. |
| Cáit Ní Ḃuaċalla | Báb an Leasa |
| Tomás Ó Morḋa. | Diarmuid Ó Foġluḋa |
| Art Mac Murċaḋa | Caṫal Bruġa |
| Seaġán Ó Duiḃir an Ġleanna | Bean Duḃ an Ġleanna |

| | | |
|---|---|---|
| Áiteanna. | Cluain Meala | Baile Áṫa |
| | Droiċeaḋ Áṫa | Cill Dara |
| | Ceann Mara | Gleann Dá Loċ |
| | Áṫ-dara | Móin Rata |
| | Sliaḃ Luaċra | Log an Loċa |
| | Dún Easa | |
| | Inis Leaṁnaċta | |
| | Cúil Codlata | |
| Rudaí. | Oiḋċe Ṡaṁna | Annála na Tuata |
| | Ceo draoiḋeaċta | béim gota |
| | maidean drúċta | fód móna |
| | Domhnaċ Cásga | Coiste Gnóta |
| | Réalt na Mara | míol mara |
| | Faiċe na h-Imearta | mí na meala |

## An Ceaṫraṁaḋ Díoċlaonaḋ.

Somplaí : cailín, coinín, geata, gloine.
Innsint : Fir-innsint do'n ċuid is mó aca.
"gut" nó "ín" i ndeireaḋ gaċ focail.

| | | |
|---|---|---|
| t.a. | cailín | cailíní |
| t.g. | cailín | cailíní |
| t.t. | cailín | cailíníb |
| t.a. | geata | geataí |
| t.g. | geata | geataí |
| t.t. | geata | geataíb |
| t.a. | scoláire | scoláiri |
| t.g. | scoláire | scoláiri |
| t.t. | scoláire | scoláirib |
| t.a. | sgéaluiḋe | sgéaluiḋte |
| t.g. | sgéaluiḋe | sgéaluiḋte |
| t.t. | sgéaluiḋe | sgéaluiḋtib |

## Tuiseal Ainmneaċ.

| U. Uaṫaiḋ | U. Iolraiḋ | U. Uaṫaiḋ | U. Iolraiḋ |
|---|---|---|---|
| cailín | cailíní | bata | bataí |
| coinín | coiníní | póca | pócaí |
| caipín | caipíní | geata | geataí |
| sicín | sicíní | clóca | clócaí |
| cleite | cleití | scoláire | scoláirí |
| bínnse | bínnsí | iascaire | iascairí |
| cnaipe | cnaipí | iománuiḋe | iománuiḋṫe |
| páisde | páisdí | sgéaluiḋe | sgéaluiḋṫe |

Páisde iseaḋ Úna; páisde iseaḋ Muiris leis.
Páisdí iseaḋ Úna agus Muiris.
Tá na caipíní ar an mbord anois.
Tá na sicíní buiḋe. Tá na málaí bán.
Tá na fallaí árd. Tá na seomraí mór.
Tá cnaipí ar do ċasóig.
Tá na geataí dúnta.
Tá sgéalta go leor ag Taḋg. Sgéaluiḋe iseaḋ é.
Sgéaluiḋe iseaḋ Máire leis.
Sgéaluiḋṫe iseaḋ Máire agus Taḋg.
Bíonn Brian ag imirt le camán gaċ aon lá.
Agus an fear atá ar an poṫar eile, bíonn sé ag imirt leis. Iománuiḋe iseaḋ Brian; iománuiḋe iseaḋ an fear eile. Iománuiḋṫe iseaḋ iad.
Scoláire iseaḋ Taḋg. Scoláire iseaḋ Pádraig leis. Scoláirí iseaḋ Pádraig agus Taḋg.

**Toṁas. Teaċtaire beag idir ḋá ṫiġ, agus bíonn sé amuiġ ist oiḋċe. Casán.**
**Ceist agam ort:—**
**Tobairín fíor-uisge ar fíor-ḃarr an tsléiḃe.**
**Fuinneoigín gloine agus doirisín cré. An trúil.**
**Is maiṫ an t-iománuiḋe an té a bíonn ar an gclaiḋe. (Sean-ḟocal).**
**Aililiú! Náċ gasta an firín tu! (Eirist).**

## Tuiseal Geineaṁnaċ. (Uiṁir Uaṫaiḋ).

| | | |
|---|---|---|
| cailín | gúna cailín | gúna an ċailín |
| caipín | cleite caipín | cleite an ċaipín |
| máilín | béal máilín | béal an ṁáilín |
| coinín | earball coinín | earball an ċoinín |
| falla | cloċa falla | cloċa an ḟalla |
| maċa | geata maċa | geata an ṁaċa |
| mála | lán mála | lán an ṁála |
| siopa | fear siopa | fear an tsiopa |
| cleite | daṫ cleite | daṫ an ċleite |
| bríste | póca bríste | póca an ḃríste |
| bainne | uaċtar bainne | uaċtar an ḃainne |
| uisge | bárr uisce | bárr an uisce |
| iascaire | bád iascaire | bád an iascaire |
| sgoláire | leaḃar scoláire | leaḃar an scol-áire |
| giolla | caipín giolla | caipín an ġiolla |
| sgéaluiḋe | tiġ sgéaluiḋe | tiġ an sgéaluiḋe |
| iománuiḋe | camán iománuiḋe | camán an ioman-uiḋe |
| Críostaiḋe | teagasc críost-aiḋe | teagasc an Ċríost-aiḋe |
| gréasuiḋe | leaṫar gréasuiḋe | leaṫar an ġréas-uiḋe |

## Cleaċtaḋ. (Tuiseal Geineaṁnaċ).

1. Cé leis an gúna soin? Is leis an gcailín é. Naċ é sin gúna an ċailín? Sé.
2. Cá ḃfuil an póca soin? Tá sé i do ḃríste. Naċ é seo póca mo ḃríste? Sé.
3. Ciaca cnaipe bríste nó cnaipe léine é sin? Cnaipe léine iseaḋ é.
4. Ḃfuil an cat 'n-a ṡuiḋe ar ḃárr an ḟalla? Níl, aċ ar ḃárr an ṁála.

5. An é sin ceann an asailín? Ní h-é, sé sin ceann an ċapaillín.
6. Cé h-é fear an tsiopa? Sé Pádraig fear an tsiopa.
7. Ḃfuil gob an tsicín an-ṁór? Níl, aċ an-ḃeag.
8. Ḃfuil an capall ag iṫe sirce? Níl, aċ ag iṫe coirce.
9. Cé h-í bean an ċába? Sí bean an doċtúra í.
10. Cé h-é giolla an ċarra-ġluaiste? Níl fios agam.
11. Ḃfuil lán an ṁála ag an gcapall soin? Ḃféidir go ḃfuil.
12. Ḃfuil an Teagasc Críostaiḋe agat ar Gaeḋilg? Níl, agus is mór an truaġ é.
13. An é sin bád an iascaire. Sé.
14. An é sin mála an iascaire? Ní h-é, aċ mála an tsiopadóra.
15. An í sin bean an ġréasaiḋe? Ní h-í, sin í bean an sgéaluiḋe.

**Beaṫa duine a ṫoil.** (Sean-ḟocal).

**Tosaċ sláinte codlaḋ.** (Sean-ḟocal).

**Annsan ní ḃeiḋ deoċ uisge na deoċ ḃainne agaiḃ.** (Eisirt).

## TUISEAL GEINEAMHNAĊ. (UIṀIR IOLRAIḊ).

| | |
|---|---|
| gúnaí na gcailíní | bád na n-iascairí |
| páirc na gcoiníní | páirc na n-iománuiḋṫe |
| máṫair na sicíní | eolas na scoláirí |
| luascán na bpáisdí | tiġ na sgéaluiḋṫe |
| dat na málaí | creideaṁ na gCríostaiḋṫe |

Cé leis an gúna soin? Is leis an gcailín é.
Cé leis an gúna so? Is leis an gcailín eile é.
Má 'seaḋ, siad soin gúnaí na gcailíní.

Cé leis an bád soin atá ag an tiġ soluis?
Ní feadar, aċ tá iascairí sa bád soin.
'Sé bád na n-iascairí é, mar sin.

Cé leis an luascán soin? Is le Muiris agus le hÚna é.
Ḃfuil Úna agus Muiris óg fós? Táid.
Dá ḃríġ sin, sin é luascán na bpáisdí.

## Cleaċtaḋ. (Tuiseal Geineaṁnaċ).

1. Taisbáin dom páirc na gcoiníní. Sin í í.
2. Cad é daṫ na málaí? Daṫ bán.
3. Cad é daṫ na sicíní? Daṫ buiḋe.
4. Cé hí máṫair na gcailíní? Níl fios agam.
5. An maiṫ leat aḋmad na mbinnsí? Is maiṫ.
6. Naċ é sin luascán na bpáisdí? Sé, gan amras.
7. An maiṫ leat éadaċ na gcaipíní? Is maiṫ.
8. Naċ é sin "Méaracán na bPúcaí." Ní hé.
9. Ḃfuil olann na stocaí bán? Níl, tá sí duḃ.
10. Cad é daṫ na gcleití sin? Tá sé bán.
11. Naċ é "cóṁarṫa na croise" cóṁarṫa na gCríosdaiḋte? Sé.
12. Ḃfuil bád na n-iascairí ag an tiġ soluis fós? Tá.
13. Naċ é sin teinteán na sgéaluiḋte? Sé.
14. Ḃfuil camáin na n-iománuiḋte daor? Níliḋ, táid siad saor.

**Éistean Dia le guiḋe na ndaoine.**
**"Fear na mbuillí dtroma," a ṫugaḋ na Loċlanaiġ air. (Niaṁ).**

## Tuiseal Taḃarṫaċ. (Uiṁir Uaṫaiḋ).

| | | |
|---|---|---|
| ag cailín | ag an gcailín | Tá bóna ag an gcailín. |
| ag páirde | ag an bpáirde | Tá bábóg ag an bpáirde. |
| ag capaillín | ag an gcapaillín | Tá stábla ag an gcapaillín. |
| ar ṁáilín | ar an máilín | Tá dat buiḋe ar an máilín. |
| ar ṁála | ar an mála | Tá an cat ar an mála. |
| i máilín | san máilín | Cad tá san máilín. |
| fé ḃinnse | fé'n mbinnse | tá bur gcosa fé'n mbinnse. |
| ag teine | ag an teine | Tá Máire ag an teine. |
| ag geata | ag an ngeata | Tá an capall ag an ngeata. |
| ó fairrge | ó'n ḃfairrge | Tá sí ag teaċt ó'n ḃfairrge. |
| ag sgéaluiḋe | ag an sgéaluiḋe | Tá páipéar ag an sgéaluiḋe. |

## Cleaċtaḋ. (Tuiseal Taḃarṫaċ).

1. Ḃfuil cnáṁ ag an maḋra ? Níl, an rud boċt.
2. Ḃfuil hata síoda ar Ṫomás ? Níl, an fear boċt.
3. Ḃfuil spéaclaí ar an gcailín ? Níl, tá an raḋarc go maiṫ aici.
4. Ḃfuil Peadar ag ól as ċrúiscín ? Níl, aċ as ġloine.
5. Cé atá ag caint leis an gcailín ? Tá sé ag caint léiṫi.
6. Ḃfuil an cat fé'n mála ? Níl, aċ ar an mála.

7. Ḃfuil do leaḃar fé'n mbinnse? Níl, tá sé ar an mbinnse.
8. Ḃfuil earball fada ar an gcoinín? Níl, aċ earball gairid.
9. Naċ fada an t-umar atá sa ṁaca? Is fada.
10. Naċ mór an fear atá sa triopa? Is mór.
11. Cé hiad na daoine atá sa ċarra-gluaiste? Ní ḟeadar.
12. Ḃfuil uaċtar ar an mbainne? Is dóċa go ḃfuil.
13. Ḃfuil glas ar doras an tseomra? Tá.
14. Ḃfuil mo láṁ i mo ṗóca? Níl, aċ ar an mbinnse.

**Tá iasc sa ḃfarraige ċóṁ maiṫ agus gaḃaḋ riaṁ.** (Sean-ḟocal).

## TUISEAL TAḂARṪAĊ. (UIṀIR IOLRAIḊ).

| | |
|---|---|
| le sicíniḃ | leis na sicíniḃ |
| le cailíniḃ | leis na cailíniḃ |
| i mboscaiḃ | i sna boscaiḃ |
| ar ċnaipiḃ | ar na cnaipiḃ |
| ar ḟallaiḃ | ar na fallaiḃ |
| i seomraiḃ | i sna seomraiḃ |
| ar ḃinnsiḃ | ar na binnsiḃ |
| ar ċártaiḃ | ar na cártaiḃ |
| i gcúinniḃ | i sna cúinniḃ |
| ar ḋaoiniḃ | ar na daoiniḃ |
| fé ḃinnsiḃ | fé sna binnsiḃ |
| fé ḃoscaiḃ | fé sna boscaiḃ |
| ar ḟúnsaiḃ | ar na fúnsaiḃ |

## CLEAĊTAḊ. (TUISEAL TAḂARṪAĊ).

1. Ḃfuil hataí ar na cailíniḃ? Níl.
2. Cad 'tá i sna boscaiḃ atá sa triopa? Tá té agus siúicre agus a lán rudaí eile.

3. Bfuil bur leabair fé sna binnsíb? Táid.
4. Bfuil plúr i sna málaib? Tá.
5. Bfuil spéaclaí ar na daoinib atá sa triopa? Níl.
6. Cad é an daṫ atá ar na fúnsaib? Tá daṫ gorm orṫa.
7. Cad é an daṫ atá ar na sicínib? Tá daṫ buiḋe orṫa.
8. Cad é an daṫ atá ar na cuirtínib sa ċistin? Tá daṫ bán orṫa.
9. Cad é an daṫ atá ar na stocaib? Tá daṫ dub orṫa.
10. Bfuil na sicíní ag dul fé sna geataib? Nílid.
11. Bfuil Éire lán de sna púcaib anois? Níl.
12. Bfuil luascán ag na páisdíb? Tá.

**An ġaoṫ aduaiḋ bíonn sí cruaiḋ,**
**Is cuireann sí gruaim ar ḋaoinib. (Sean-ḟocal).**

| | | |
|---|---|---|
| Daoine | Dia na glóire<br>Ollaṁ Fóḋla<br>Taḋg Ua Duinnín<br>Tomás an tSíoda | Cormac Báille<br>Seaġán Buiḋe.<br>An Craoibín<br>Giolla Íosa<br>Giolla Ṁuire |
| Áiteanna | Cill Áirne<br>Poll an Ṗúca<br>Tobar an Ċoire<br>Mainistir na Buaile<br>Cill Ċaoi<br>Baile an Ṁóta | Leaba Síoda<br>Cill Ṁuire<br>Oileán Dairbre<br>Corca Uí Ḋuibne<br>Bealaċ an Doirín<br>Bealaċ Oisín |
| | Gleann Ridire<br>Carraig Coinín<br>Lios an Uisce<br>Gleann Oisín | Sliab Sneaċta<br>Carraig an Ṗúca<br>Cnoc Áine<br>Rát an Uisce |

Rudaí.

| | |
|---|---|
| Ceol Síḋe | Béile na h-oiḋċe |
| Cuisle mo ċroiḋe | Baċall Íosa |
| Béarla briste | Tiġ Ósda |
| rinnce-fada | tor cabáiste |
| An Teagasc Críostaiḋe | crann tógála |
| An Ċoróin Ṁuire | Cumann na bPíobairí |
| Laoi Oisín | Lá Bealtaine |

## An Cúigṁaḋ Díoċlaonaḋ.

Somplaí : Éire, ursa, pearsa, caṫaoir.
Innscin : Bain-innscin do'n ċuid is mó aca.

| | | |
|---|---|---|
| t.a. | ursa | ursana |
| t.g. | ursan | ursan |
| t.t. | ursain | ursanaiḃ |
| t.a. | pearsa | pearsana |
| t.g. | pearsan | pearsan |
| t.t. | pearsain | pearsanaiḃ |
| t.a. | caṫaoir | caṫaoireaċa |
| t.g. | caṫaoireaċ | caṫaoireaċ |
| t.t. | caṫaoir | caṫaoireaċaiḃ |
| t.a. | cara | cáirde |
| t.g. | carad | carad |
| t.t. | caraid | cáirdiḃ |

## Tuiseal Ainmneaċ.

| U. Uaṫaiḋ | U. Iolraiḋ | U. Uaṫaiḋ | U. Iolraiḋ |
|---|---|---|---|
| ursa | ursana | cú | coin |
| pearsa | pearsana | coṁursa | coṁursain |
| eoċair | eoċraċa | laċa | laċain |
| lasair | lasraċa | cara | cáirde |
| teanga | teangṫa | gaba | gaibne |
| riaġail | riaġlaċa | guala | guailne |
| cuisle | cuisleanna | long | loingne |
| láir | láraċa | ionga | ingne |

Sin eoċair, sin eoċair eile; eoċraċa iseaḋ iad soin. Táid siad geal.

Sin í mo ḋeárna ḋeas, sin í mo ḋeárna ċlé; sin iad mo ḋeárnanna.

Sin í do ġuala ḋeas, sin í do ġuala ċlé; sin iad do ġuailne.

Sin í a lorga ḋeas, sin í a lorga ċlé; sin iad a loirgne.

Tá a ġuailne leaṫan.

Ionga iseaḋ í sin; sin iad m'ingne.

Ḃfuil capa agat? Tá. Ḃfuil sé go maiṫ? Tá.

Ḃfuil capa eile agat? Tá. Cionnus atá do ċáirde? Táid siad go maiṫ.

Nać í seo mo leaca ḋeas? Sí. Nać í sin mo leaca eile? Nać iad soin mo leacain? Siad.

Ḃfuil na loirgne go láidir agat? Táid.

**Cuir an glas ar an gcórṫa agus taḃair ċúġam an eoċair. (Niaṁ).**

**Ḃí cuideaċta le ḃeiṫ ann. (Niaṁ).**

## TUISEAL GEINEAṀNAĊ. (UIṀIR UAṪAIḊ).

| | | |
|---|---|---|
| ḋeárna | croiḋe ḋeárnann | croiḋe mo ḋeárnann |
| eoċair | poll eoċraċ | poll na heoċraċ |
| eoċair | fáinne eoċraċ | fáinne na heoċraċ |
| guala | cnáṁ gualann | cnáṁ na gualann |
| cú | earball con | earball na con |
| teanga | bárr teangan | bárr na teangan |
| caora | ceann caoraċ | ceann na caoraċ |
| talaṁ | tiġearna talṁan | tiġearna na talṁan |
| eorna | gort eornan | gort na heornan |
| traen | stad traenaċ | stad na traenaċ |
| laċa | gob laċan | gob na laċan |
| catair | maor catraċ | maor na catraċ |
| aḃa | uisce aḃann | uisce na haḃann |
| gaḃa | mac gaḃann | mac an ġaḃann |

## Cleaċtaḋ. (Tuiseal Geineaṁnaċ).

1. Taisbeáin dom croiḋe do ḋeárnan. Sin í í.
2. Naċ fada earball na con? Is fada.
3. Naċ milis teanga na h-Éireann? Is milis, go deiṁin.
4. An ceann caorach é sin? Ní heaḋ aċ ceann arail.
5. Ḃfuil "Ar n-aṫair" ar bárr do ṫeangan agat? Tá.
6. An tiġearna-talṁan Taḋg? Ní h-eaḋ, an fear boċt.
7. Cuir an eoċair sin i bpoll na heoċraċ.
8. Ḃfuil Brian ag dul go stad na traenaċ? Níl.
9. Naċ é sin bóṫar na Caṫraċ? Sé, is dóċa.
10. Taisbeáin dom Cúiġe Muṁan? Sin é é.
11. An gob lacan é sin? Ní heaḋ, aċ gob circe.
12. Naċ é sin gort na heornan? Ní feadar.
13. Cé atá cois na teineaḋ? Tá Taḋg agus Máire cois na teineaḋ.

**Is neaṁ-ḃuan é cogaḋ na <u>gcarad</u>;
Má ḃíonn sé cruaiḋ, ní ḃíonn sé fada. (Sean-ḟocal).**

**Éist le glór na <u>habann</u> is ġeoḃaid tú breac. (Sean-ḟocal).**

**"Ċun glóire Dé agus onóra na <u>hÉireann</u>." (Dun na nGall, A.D. 1632.)**

**Ċaiṫidís an oiḋċe i láṫair na <u>h-Altóraċ</u>. (Niaṁ).**

**D'inis sí ḋó i dtaoḃ na <u>h-eoċraċ</u>. (Niaṁ).**

## Tuiseal Taḃarṫaċ. (Uiṁir Uaṫaiḋ).

| | | |
|---|---|---|
| ar ṫalaṁ | ar an dtalaṁ | Níl an bád ar an dtalaṁ. |
| ar ċaṫaoir | ar an gcaṫaoir | Tá Taḋg ar an gcaṫaoir. |
| ar ċoin | ar an gcoin | Tá earball fada ar an gcoin. |
| ag aḃainn | ag an aḃainn | Tá Brian ag an aḃainn. |
| ag caṫair | ag an gcaṫair | Níl an traen ag an gcaṫair fós. |
| fé ṫalaṁ | fé'n dtalaṁ | Cad tá fé'n dtalaṁ ? |
| fé ċaṫaoir | fé'n gcaṫaoir | Ḃfuil an cat fe'n gcaṫaoir ? |
| ar aḃainn | ar an aḃainn | Tá bád ar an aḃainn. |
| i n-aḃainn | ins an aḃainn | Tá éisg ins an aḃainn. |
| ó ċaṫair | ó'n gcaṫair | Tá Brian ag teaċt ó'n gcaṫair. |
| le coin | leis an gcoin | Bíonn Art ag riṫ leis an gcoin. |
| i ndeárnainn | ins an ndeár-nainn | Tá pinginn ins an ndeárnainn. |
| i ngualainn | ins an ngual-ainn | Tá pian ins an ngualainn. |

## Cleaċtaḋ. (Tuiseal Taḃarṫaċ).

1. An mbíonn Taḋg ar an gcaṫaoir gaċ tráṫnóna ? Bíonn.
2. An mbíonn Taḋg ag riṫ leis an gcoin ? Ní bíonn, an fear boċt !
3. An mbíonn Art ag iascaċ ag an aḃainn ? Bíonn.

4. Ḃfuil an traen ag dul do'n gcaṫair? Tá.
5. Ḃfuil Taḋg ag éirġe as an gcaṫaoir fós? Níl.
6. Ḃfuil an gé ag riṫ ó'n gcoin? Níl, aċ ó'n roṫar.
7. Ḃfuil na géana ag snáṁ ar an abainn? Nílid.
8. Ḃfuil mo láṁ ar a ġualainn? Tá.
9. Ḃfuil poll ins an eoċair? Tá.
10. An ó Ṡasana an long soin? B'ḟéidir é.
11. Ḃfuil sí ag teaċt go hÉirinn? Tá.
12. An i n-Albain atá Cill Áirne? Ní heaḋ, go deiṁin, aċ i n-Éirinn.

"**Pé i n-Éirinn é.**"

"**Déanta i n-Éirinn**" **nó** "**Do deineaḋ i nÉirinn í,**" **cia'ca is fearr?**

**D'ḟéaċ sé ṫar a ġualainn siar air.** (**Eisirt**).

**Bí sé ríoga 'n-a ṗearsan.** (**Niaṁ**).

## Tuiseal Tabarṫaċ. (Uimir Iolraiḋ).

| | |
|---|---|
| ar ċaṫaoireaċaiḃ | ar na caṫaoireaċaiḃ |
| le conaiḃ | leis na conaiḃ |
| ar lasraċaiḃ | ar na lasraċaiḃ |
| le cóṁursannaiḃ | leis na cóṁursannaiḃ |
| i nguailniḃ | i sna guailniḃ |
| i gceárdċannaiḃ | i sna ceárdċannaiḃ |
| ar ċaoraċaiḃ | ar na caoraċaiḃ |
| fé uilleannaiḃ | fé sna h-uilleannaiḃ |
| ag cáirdiḃ | ag na cáirdiḃ |
| i loirgniḃ | i sna loirgniḃ |

## Cleaċtaḋ. (Tuiseal Tabarṫaċ).

1. An mbíonn Art ag riṫ leis na conaiḃ? Bíonn.
2. An mbíonn Cáit ag caint leis na cóṁursannaiḃ? Bíonn.

3. Bfuil maċa Séamais lán de ċaoraċaib? Níl aon ċaora ann i n-aon ċor.
4. Bfuil na binnsí fé bur n-uilleannaib? Táid.
5. Bfuil Máire agus Nóra 'n-a suiḋe ar ċataoireaċaib? Nílid, aċ ar stólaib.
6. Bfuil neart i sna loirgnib ag Taḋg? Ní ḋóiġ liom go bfuil.
7. Bfuil na speala ar a nguailnib ag Tomás agus Míċeál? Nílid.
8. Bfuil Máire ag féaċaint ar na lasraċaib? B'féidir go bfuil.
9. Bfuil sib i nbur suiḋe ar ċataoireaċaib? Nílmíd, támaoid i nár suiḋe ar suiḋeaċáinib.
10. Bfuil an aba lán de laċannaib? Níl.

**An ġaoṫ anoir bíonn sí tirim,**
**Is cuireann sí bruit ar ċaoiriḃ.** (Sean-ḟocal).

| | | |
|---|---|---|
| Daoine. | Fionnġuala<br>Cú Ulaḋ<br>Seaġán na gCaoraċ<br>Muinntear Áran<br>Donn mac Míleaḋ<br>Muinntear na h-Éireann | Tuata de Danann<br>Mac Gabann<br>Máire na Laċan<br>Taḋg Gaba<br>Taḋg na Lorgan<br>Brian na Banban |
| Áiteanna. | Baile na h-Abann<br>Lorgan<br>Baile Mainistreaċ<br>Ceann Coraḋ | Sean-Gualann<br>Gleann na gCaoraċ<br>Cluain Láraċ<br>Baile na Leacan |
| | Loċ Con<br>An Duḃ-abainn<br>An Ḟeoir<br>Bun Talṁan<br>Gleann na hEornan | Árd na hÉireann<br>Cnoc Teorann<br>Poll na nEascoin |

Rudaí.

| | |
|---|---|
| Cúige Muṁan | Cárta Nodlag |
| Tuaḋ Muṁan | Tiġearna talṁan |
| Halla na Caṫraċ | Leaḃar ealaḋan |
| Feis Teaṁraċ | Cúige Ulaḋ |
| Cúige Laiġean | Lá Nodlag |
| Cumann na gCaraḋ | Aimsear na dileann |
| Píoba Uilleann | |

## TUISEAL GAIRMEAĊ.

| | | |
|---|---|---|
| 1. | Capall | Geoċ, geoċ, a ċapaill! |
| | Seaġán | Éirig, a Ṡeaġáin, agus léig leat! |
| | Garsún | Ná bí a' cainnt, a ġarsúin! |
| | cat | Bí amuiġ, a ċait! |
| 2. | bábóg | Téir a ċodlaḋ, a ḃábóg! |
| | cearc | Tioc, tioc, a ċearc! |
| | grian | A ġrian, fáilte rómat! |
| | spideóg | Seo duit blúirín, a Spideóg! |
| 3. | bádóir | Cá ḃfuil tú ag dul, a ḃádóir? |
| | buaċaill | Seo anois, a ḃuaċaill! |
| | doċtúir | A doċtúir! táim breóite. |
| | Donnċaḋ | Léig leat, a Ḋonnċaḋ! |
| 4. | Páiste | Caḋ is ainm duit, a ṗáiste? |
| | cailín | Cionnus taoi, a ċailín? |
| | sicín | Oscail do ġob, a ṡicín! |
| | crúiscín | Grá mo ċroiḋe, a ċrúiscín! |
| 5. | Éire | A Éire, a ṁúirnín! |
| | cuisle | A cuisle mo ċroiḋe! |
| | cara | Cionnus taoi, a ċara? |
| | gaba | Ḃfuil an cruḋ ar mo ċapall fós, a ġaba? |
| | Banba | Múscail do ṁeisneaċ, a Ḃanba. |

## Gan Riaġail.

| | | | | |
|---|---|---|---|---|
| t.a. | tiġ teaċ, | tiġṫe | sliaḃ | sléiḃte |
| t.g. | tiġe | tiġṫe | sléiḃe | sléiḃte |
| t.t. | tiġ | tiġṫiḃ | sléiḃ | sléiḃtiḃ |
| t.a. | aṫair | aiṫre | rí | ríġṫe |
| t.g. | aṫar | aiṫreaċ | ríoġ | ríġṫe |
| t.t. | aṫair | aiṫreaċaiḃ | ríġ | ríġṫiḃ |
| t.a. | bó | ba | bean | mná |
| t.g. | bó | bó | mná | ban |
| t.t. | buin | buaiḃ | mnaoi | mnáiḃ |
| t.a. | Dia | Dée | lá | laeṫeanta, laeṫe |
| t.g. | Dé | Dia | lae | laeṫeanta |
| t.t. | Dia | Déiḃ | ló, lá | laeṫeantaiḃ |
| t.a. | gé | géanna | mí | míosa |
| t.g. | gé | géanna | míosa | míos |
| t.t | gé | géannaiḃ | mís, mí | míosaiḃ |

## Tuiseal Ainmneaċ.

1. Cá ḃfuil na ba? Táid siad sa ṁaċa.
2. An mbíonn na ba sa ṗáirc? Ḃíonn.
3. Cá ḃfuil bur n-aiṫre anois, a ḃuaċaillí? Táid siad ag obair, a ḋuine uasail.
4. Ḃfuil bur n-aiṫre 'na gcoḋlaḋ anois? Níliḋ.
5. Cá ḃfuil bur máiṫre anois? Táid siad sa baile.
6. Ḃfuil bur máiṫre go maiṫ? Táid, molaḋ le Dia.
7. Teasbáin ḋom na géana. Sin iad na géana.
8. Cé leis na géana? Le Liam, is ḋóċa.

9. Ḃfuil na sléibte árd ? Táid.
10. Ḃfuil sléibte go leor i nÉirinn ? Tá, gan aṁras.
11. Ḃfuil ríġte i n-Éirinn anois ? Níl.
12. Cé hiad na mná atá ann ? Siad Máire agus Bríġid na mná.
13. Ḃfuil na mná ag caint ? Tá Bríġid ag caint aċ tá Máire ag obair.
14. Ḃfuil na laeṫeanta fada anois ? Nílid. (Táid.)
15. Abair míosa an Earraiġ. Feabra, Márta, Aibreán.
16. An mbíonn na laeṫeanta go breáġ i mí an Iúil ? Bíonn.
17. Ḃfuil trí Dée ann ? Níl ann aċ aon Dia aṁáin.

## TUISEAL GEINEAṀNAĊ. (UIṀIR UAṪAIḊ).

1. Naċ é Taḋg fear an tiġe ? Sé.
2. Naċ í Máire bean an tiġe ? Sí.
3. Ciaca cleite circe nó cleite gé é sin ? Cleite gé.
4. An maiṫ leat uḃ gé ? Is maiṫ.
5. Ḃfuil bróga mná ar Ṫaḋg ? Níl, go deiṁin.
6. Ḃfuil poṫar mná ag Brian ? Níl.
7. Ḃfuil obair an lae déanta ag Taḋg ? Tá.
8. Ḃfuil solus an lae ann fós ? Tá.
9. An maiṫ leat bainne na bó ? Is maiṫ.
10. Teasbáin dom ceann na bó. Sin é é.
11. Teasbáin dom bárr an t-sléiḃe. Sin é é.
12. An maiṫ leat fraoċ an t-sléiḃe ? Is maiṫ.
13. Déin "Cóṁarṫa na Croise" ort féin. "I n-ainm an Aṫar agus an Ṁic agus an Spioraid Naoiṁ. Amen."

14. Cá ḃfuil "Brúġ-Ríoġ"? Tá sé i gConndae Luimniġe.

**Le fear <u>na bó</u> an laoġ.** (Sean-ḟocal).
**Is goire <u>caḃair Dé</u> ná an doras.** (Sean-ḟocal).

## TUISEAL GEINEAṀNAĊ. (UIṀIR IOLRAIḊ).

1. Cá ḃfuil tiġ na mbó? Sa ṁaċa, i n-áit éigin, is dóċa.
2. Teasbáin dom páirc na mbó. Sin í í.
3. Cé h-é fear na mbó? Sé Séamus fear na mbó.
4. Cá ḃfuil Sliaḃ na mBan? I gConndae Tiobrad Árann.
5. Cad iad ainmneaċa na mban? Siad Máire agus Brígid a n-ainmneaċa.
6. Teasbáin dom guib na ngéana. Sin iad iad.
7. Ḃfuil cosa na ngéana bán? Nílid, táid siad buiḋe.
8. Teasbáin dom barraí na sléiḃte. Sin iad iad.
9. An maiṫ leat aer na sléiḃte? Is maiṫ.
10. Naċ í Éire tír bur n-aiṫreaċ? Sí, gan aṁras.
11. Naċ í an Ġaeḋilg teanga ár n-aiṫreaċ? Sí, go deiṁin.
12. Naċ é Dia Rí na ríġṫe? Sé, gan aṁras.
13. An maiṫ liḃ aimsear na laeṫeanta saoire? Is maiṫ.

**Níl ag an gcat aċ dearṁad na <u>mban.</u>**
**Troid na <u>mbó</u> maol.**

## TUISEAL TAḂARṪAĊ. (UIṀIR UAṪAIḊ).

1. Ḃfuil Taḋg i n-a ṫiġ féin? Tá.
2. Ḃfuil an ḃean so i n-a tiġ féin anois? Níl.
3. Ḃfuil crainn ag fás ar an sliaḃ? Níl.
4. Ḃfuil hata ar aṫair Ṗeadair? Tá.

5. Ḃfuil uisce le n-ól ag an mbuin? Tá.
6. Cad é an daṫ atá ar an mbuin sin? Tá daṫ bán uirṫi.
7. Cad atá i n-a láiṁ ag an mnaoi? Tá máilín i n-a láiṁ aici.
8. Ḃfuil aiṫne ag Taḋg ar a ṁnaoi? Airiú Tá, sean aiṫne.
9. Ḃfuil Pádraig ag cainnt leis an mnaoi? Tá.
10. Ḃfuil Art ag cainnt le n-a aṫair? Níl.
11. Ḃfuil scannraḋ ar an ngé? Tá.
12. Ḃfuil cleite caillte ag an ngé sin? Tá.
13. Ḃfuil lá saoire sa ṁí seo? Tá. (Níl).
14. An mbíonn tú i do ċodlaḋ sa ló? Ní ḃím.
15. An mó pearsa i nDia? Táid trí pearsanna i nDia.
16. Cionnus taoi? Go h-an-ṁaiṫ, buiḋeaċas le Dia.

**Níl ag mnaoi aċ a teanga.**

## Tuiseal Tabarṫaċ. (Uiṁir Iolraiḋ).

1. Ḃfuil obair le déanaṁ ag ḃur n-aiṫreaċaiḃ? Tá.
2. Ḃfuil an Creideaṁ ag ár n-aiṫreaċaiḃ agus ár máiṫreaċaiḃ? Tá, molaḋ le Dia.
3. Cad atá ag fás ar na sléiḃtiḃ? Tá fraoċ ag fás orta.
4. An mbíonn sceaṁaill ar na sléiḃtiḃ go minic? Bíonn.
5. An mbíonn gaoṫ ar na sléiḃtiḃ? Bíonn, i gcoṁnuiḋe.
6. Cad é an daṫ atá ar na buaiḃ? Tá daṫ bán ar ċeann aca, agus tá daṫ breac ar an gceann eile.
7. An mbíonn saoġal breaġ ag píġtiḃ? Bíonn, ag cuid aca.
8. Féaċ ar na tiġtiḃ! Naċ deas iad! Is deas.

9. Cad atá d'á déanaṁ ag na mnáiḃ? Tá Máire ag sníoṁ, agus tá Brígid sa tsiopa agus í ag cainnt leis an siopadóir.
10. An mbíonn cábaí ar ṁnáiḃ go minic? Bíonn.
11. Cé atá "Beannuiġṫe idir ṁnáiḃ?" Tá Muire, Máṫair Dé.
12. An mbíonn spórt agaiḃ i sna laeṫeantaiḃ saoire? Bíonn.

**Ċuaiḋ sé tré ḟaileaċaiḃ an tíġe. (Séadna).**

## Tuiseal Gairmeaċ.

| | |
|---|---|
| Dia | A Ḋia, déin trócaire orainn!<br>Éist linn, a Ḋia! |
| Rí | A Rí na glóire!<br>A Rí na bfeart! |
| Bean | A bean na dtrí mbó!<br>Cad tá uait, a bean?<br>Gabaim pardún agat, a bean uasail! |
| Aṫair | Ár n-Aṫair, atá ar neaṁ!<br>A Aṫair na bflaiṫeas!<br>Dia is Muire ḋuit, a Aṫair! |
| Máṫair | A Ṁuire, a Ṁáṫair!<br>Guiḋ orainn, a Naoṁ Ṁáṫair Dé.<br>A ṁáṫair dílis! |

### An Ainm.

| | | Díoċl. |
|---|---|---|
| Sin é seol an báid | .. .. | I. |
| Sin í gloine na fuinneoige | .. | II. |
| Sin é mac an bádóra | .. .. | III. |
| Sin é geata an ṁaċa | .. .. | IV. |
| 'Sí Gaeḋilg teanga na hÉireann | .. | V. |

## An ċéad díoċlaonaḋ.

| | U. Ua. | U. Iol. | U. Ua. | U. Iol. |
|---|---|---|---|---|
| T.A. | bád | báid | capall | capaill |
| T.G. | báid | bád | capaill | capall |
| T.T. | bád | bádaiḃ | capall | capallaiḃ |
| T.Gar. | a ḃáid | a ḃáda | a ċapaill | a ċapalla |

| | | |
|---|---|---|
| T.A. | mullaċ | mullaiġe |
| T.G. | mullaiġ | mullaċ |
| T.T. | mullaċ | mullaiġiḃ |
| T. Gar. | a ṁullaiġ | a ṁullaiġe |

| | | |
|---|---|---|
| T.A. | mairnéalaċ | mairnéalaiġ |
| T.G. | mairnéalaiġ | mairnéalaċ |
| T.T. | marnéalaċ | mairnéalaċaiḃ |
| T. Gar. | a ṁairnéalaiġ | a ṁairnéalaċa |

## An dara díoċlaonaḋ.

| | U. Ua. | U. Iol. | U. Ua. | U. Iol. |
|---|---|---|---|---|
| T.A. | casóg | casóga | géag | géaga |
| T.G. | casóige | casóg | géige | géag |
| T.T. | casóig | casógaiḃ | géig | géagaiḃ |
| T. Gar. | a ċasóg | a ċasóga | a ġéag | a ġéaga |

| | | | | |
|---|---|---|---|---|
| T.A. | scoil | scoileanna | páirc | páirceanna |
| T.G. | scoile | scoileanna | páirce | páirceanna |
| T.T. | scoil | scoileannaiḃ | páirc | páirceannaiḃ |
| T.Gar. | a scoil | a scoileanna | a ṗáirc | a ṗáirceanna |

## An treas díoċlaonaḋ.

| | U. Ua. | U. Iol. | U. Ua. | U. Iol. |
|---|---|---|---|---|
| T.A. | bádóir | bádóirí | beannaċt | beannaċta |
| T.G. | bádóra | bádóirí | beannaċta | beannaċt |
| T.T. | bádóir | bádóiríḃ | beannaċt | beannaċtaiḃ |
| T. Gar. | a ḃádóir | a ḃádóirí | a ḃeannaċt | a ḃeannaċta |

| | U. Ua. | U. Iol. |
|---|---|---|
| T.A. | bláṫ | bláṫa, bláṫanna |
| T.G. | bláṫa | bláṫ |
| T.T. | bláṫ | bláṫaiḃ, bláṫannaiḃ |
| T. Gair. | a ḃláṫ | a ḃláṫa |
| T.A. | ceaċt | ceaċta, ceaċtanna |
| T.G. | ceaċta | ceaċt |
| T.T. | ceaċt | ceaċtaiḃ, ceaċtannaiḃ |
| T. Gair. | a ċeaċt | a ċeaċta |

## AN CEAṪRAṀAḊ DÍOĊLAONAḊ.

| | U. Ua. | U. Iol. | U. Ua. | U. Iol. |
|---|---|---|---|---|
| T.A. | cailín | cailíní | geata | geataí |
| T.G. | cailín | cailíní | geata | geataí |
| T.T. | cailín | cailíníḃ | geata | geataiḃ |
| T. Gair. | a ċailín | a ċailíní | a ġeata | a ġeataí |

| | U. Ua. | U. Iol. |
|---|---|---|
| T.A. | scoláire | scoláirí |
| T.G. | scoláire | scoláirí |
| T.T. | scoláire | scoláiríḃ |
| T. Gair. | a scoláire | a scoláirí |
| T.A. | sgéaluiḋe | sgéaluiḋṫe |
| T.G. | sgéaluiḋe | sgéaluiḋṫe |
| T.T. | sgéaluiḋe | sgéaluiḋṫiḃ |
| T. Gair. | a sgéaluiḋe | a sgéaluiḋṫe |

## AN CÚIGṀAḊ DÍOĊLAONAḊ.

| | | | | |
|---|---|---|---|---|
| T.A. | ursa | ursana | pearsa | pearsana |
| T.G. | ursan | ursan | pearsan | pearsan |
| T.T. | ursain | ursanaiḃ | pearsain | pearsanaiḃ |
| T. Gair. | a ursa | a ursana | a ṗearsa | a ṗearsana |

| | | | | |
|---|---|---|---|---|
| T.A. | caṫaoir | caṫaoireaċa | cara | cáirde |
| T.G. | caṫaoireaċ | caṫaoireaċ | carad | carad |
| T.T. | caṫaoir | caṫaoireaċaiḃ | caraid | cáirdiḃ |
| T.gár. | a ċaṫaoir | a ċaṫaoireaċa | a ċara | a ċáirde |

## Gan Riaġail.

| | | | | |
|---|---|---|---|---|
| T.A. | tiġ, teaċ | tiġṫe | aṫair | aiṫre |
| T.G. | tiġe | tiġṫe | aṫar | aiṫreaċ |
| T.T. | tiġ | tiġṫiḃ | aṫair | aiṫreaċaiḃ |
| T. gar. | a ṫeaċ | a ṫiġṫe | a aṫair | a aiṫre |

| | | | | | | |
|---|---|---|---|---|---|---|
| T.A. | bó | ba | Dia | Dée | gé | géanna |
| T.G. | bó | bó | Dé | Dia | gé | géanna |
| T.T. | buin | buaiḃ | Dia | déiṫiḃ | gé | géannaiḃ |
| T. gar. | a ḃó | a ḃa | a Ḋé (Ḋia) | a Ḋée | a ġé | a ġéanna |

| | | | | |
|---|---|---|---|---|
| T.A. | sliaḃ | sléiḃte | rí | ríġṫe |
| T.G. | sléiḃe | sléiḃte | ríoġ | ríġṫe |
| T.T. | sléiḃ | sléiḃtiḃ | riġ | ríġṫiḃ |
| T. gar. | a ṡliaḃ | a ṡléiḃte | a rí | a ríġṫe |

| | | | | |
|---|---|---|---|---|
| T.A. | bean | mná | lá | laeṫeanta |
| T.G. | mná | ban | lae | laeṫeanta |
| T.T. | mnaoi | mnáiḃ | ló, lá | laeṫeantaiḃ |
| T. gar. | a ḃean | a ṁná | a lá | a laeṫeanta |

| | | | | |
|---|---|---|---|---|
| T.A. | mí | míosa | ó, ua | uí |
| T.G. | míosa | míos | í, uí | ua |
| T.T. | mís, mí | míosaiḃ | ó, ua | iḃ, uiḃ |
| | | | a uí | a uí |

# Cuid a Dó.—An t-Aidiaċt.

## An Ċéad Díoċlaonaḋ.

Conson leaṫan i ndeireaḋ gaċ focail.

| | | | |
|---|---|---|---|
| Somplaí :—mór | beag | árd | íseal |
| deas | dearg | óg | sean |
| díreaċ | cam | glas | geal |
| caol | mall | duḃ | bán |

| | Uiṁir Uaṫaiḋ | | U. Iolraiḋ |
|---|---|---|---|
| | Fir-innscin | Bain-innscin | F. agus B. |
| t. ainmneaċ | mór | mór | móra |
| t. geineaṁnaċ | móir | móire | mór |
| t. tabarṫaċ | mór | móir | móra |
| t. ainmneaċ | deas | deas | deasa |
| t. geineaṁnaċ | deis | deise | deas |
| t. tabarṫaċ | deas | deis | deasa |
| t. ainmneaċ | díreaċ | díreaċ | díreaċa |
| t. geineaṁnaċ | dírig | dírige | díreaċ |
| t. tabarṫaċ | díreaċ | dírig | díreaċa |

## Tuiseal Ainmneaċ. (Fir-innscin).

| | |
|---|---|
| An fear mór | na fir ṁóra |
| an capall mear | na capaill ṁeara |
| an bád beag | na báid ḃeaga |
| an mála bán | na málaí bána |
| an hata mór | na hataí móra |
| an bláṫ dearg | na bláṫa dearga |
| an duine beag | na daoine beaga |
| an buaċaill beag | na buaċaillí beaga |
| an seol geal | na seolta geala |
| an cnoc gorm | na cnuic gorma |
| an sicín deas | na sicíní deasa |
| an t-aprún bán | na haprúin ḃána |

1. Cá ḃfuil an fear mór? Tá sé sa tsiopa.
2. Tá na fir ṁóra ag obair sa ġort.
3. Tá na báid ḃeaga ar an loċ.
4. Ta na málaí bána sa tsiopa.
5. Tá na bláṫa dearga agus na bláṫa bána ag fás annsoin.
6. Tá na daoine beaga ag imirt sa ṗáirc.
7. Tá na sicíní deasa sa ṁaċa.
8. Teasbáin dom na hataí móra. Sin iad iad.
9. Tá na buaċaillí beaga agus na buaċaillí óga san gcéad scoil.
10. Tá seolta geala ar an mbád úd sa ċuan.

## TUISEAL AINMNEAĊ. (BAIN-INNSCIN).

| | |
|---|---|
| an ḟuinneoġ ṁór | na fuinneoga móra |
| an ḃróg ḋuḃ | na bróga duḃa |
| an ṗáirc glas | na páirceanna glasa |
| an speal ġéar | na speala géara |
| an ċasóg ḋeas | na casóga deasa |
| an ċearc ṁór | na cearca móra |
| an ċluas ṁór | na cluasa móra |
| an ḃábóg ḋeas | na bábóga deasa |
| an eoċair ġeal | na h-eoċraċa geala |
| an aḋarc bán | na h-aḋarca bána |
| an tsúil ġorm | na súile gorma |
| an ḃróg ṁór | na bróga móra. |

1. Sin iad na fuinneoga móra.
2. Teasbáin dom na páirceanna glasa.
3. Tá speala géara ag na fearaiḃ.
4. Tá casóga deasa ar na buaċaillíḃ sin.
5. Sin iad na cearca móra.

6. Tá cluasa móra ar an gcoinín.
7. Tá bábóga deasa ag na cailíníḃ.
8. Tá eoċraċa geala ar an ḃfáinne sin.
9. Tá aḋarca bána ar an mbuin.
10. Tá súile gorma ag an gcailín sin.
11. Tá bróga móra, troma ar an ḃfear soin.

## Tuiseal Geineaṁnaċ. (Uiṁir Uaṫaiḋ, Fir-innscin).

| | |
|---|---|
| an fear mór | ceann an ḟir ṁóir |
| an cat beag | earball an ċait ḃig |
| an bád deas | seol an ḃáid ḋeis |
| an leaḃar dearg | clúdaċ an leaḃair ḋeirg |
| an crann caol | barr an ċrainn ċaoil |
| an doras árd | glas an dorais áird |
| an t-asal óg | drom an asail óig |
| an gort glas | geata an ġuirt ġlais |
| an clár duḃ | barr an ċláir ḋuiḃ |
| an doras íseal | bun an dorais ísil |
| an t-aprún bán | fear an aprúin ḃáin |
| an fear boċt | tiġ an ḟir ḃoiċt |
| an corcán duḃ | cos an ċorcáin ḋuiḃ |

1. Sé Pádraig an fear mór; sin é a ċeann. Sin é ceann an ḟir ṁóir.
2. Cat beag iseaḋ é sin; sin é a earball. Sin é earball an ċait ḃig.
3. Leaḃar dearg iseaḋ é seo; clúdaċ iseaḋ é sin. Sin é clúdaċ an leaḃair ḋeirg.
4. Doras árd iseaḋ é sin; glas iseaḋ é seo. Sin é glas an dorais áird.
5. Sin é barr an ċláir ḋuiḃ.
6. Sin é geata an ġuirt ġlais.

## Tuiseal Geineaṁnaċ. (Uiṁir Uaṫaiḋ, Bain-innscin).

| | |
|---|---|
| an ḟuinneog ḃeag | gloine na fuinneoige bige |
| an ḃábóg ḋeas | gúna na bábóige deise |
| an ṡpeal ġéar | crann na speile géire |
| an ḃean ḃoċt | tiġ na mná boiċte |
| an ṗáirc glas | geata na páirce glaise |
| an ċasóg trom | póca na casóige truime |
| an ḃróg ḋuḃ | iall na bróige duiḃe |
| an ġrian ġeal | solus na gréine gile |
| an ċearc ṁór | sicíní na circe móire |
| an ċailc ḃán | borca na cailce báine |
| an tslat ċaol | garsún na slaite caoile |
| an t-súil ġorm | radarc na súile guirme. |

1. Bábóg ḋeas iseaḋ í sin. Sin gúna. Sin é gúna na bábóige deise.
2. Speal ġéar iseaḋ í sin. Crann speile iseaḋ é sin. Sin é crann na speile géire.
3. Sin é geata na páirce. Tá an ṗáirc glas. Sin é geata na páirce glaise.
4. Borca cailce iseaḋ é sin. Tá an ċailc bán. Sin é borca na cailce báine.
5. Slat ċaol iseaḋ í sin. Tá sí ag an ngarsún soin. Sin é garsún na slaite caoile.
6. Tá sicíní na circe móire an-ḋeas.
7. Naċ é sin solus na gréine gile? Sé.

## Tuiseal Geineaṁnaċ. (Uiṁir Iolraiḋ).

1. Bád beag iseaḋ é sin. Sin bád beag eile. Sé Liam fear na mbád mbeag.
2. Tá aprún bán ar Ṁáire. Tá aprún bán ar Ċáit. Siad Máire agus Cáit mná na n-aprún mbán.
3. Fear mór iseaḋ Tomás. Fear mór iseaḋ Miċeál. Sin é madra na bfear mór.

4. Sin crann caol. Sin crann caol eile. Sin long na gcrann gcaol.
5. Sin é gort na ḃfear mór.
6. Sin é cuan na mbád mór.
7. Sí Íde páisde na gcos mbeag.
8. Teasbáin dom barrai na gcnoc ngorm.
9. Sin iad barrai na gcrann nglas
10. Sin é port na mbláṫ ndeas.
11. Teasbáin dom bárd na seol ngeal.
12. Sin é loċ na n-iasc mbreaġ.

## TUISEAL TAḂARṪAĊ. (UIṀIR UAṪAIḊ. FIR-INNSCIN).

| | |
|---|---|
| ag an gcat mbeag | ar an gcrann gcaol |
| ins an mbád ndeas | as an gcorcán nduḃ |
| ar an ḃfear mboċt | ins an ngort nglas |
| ar an mbóṫar ndíreaċ | ins an mbosca mbán |
| ar an mbláṫ ndearg | fé'n tseol ngeal |
| ar an asal óg | ar an ndoras íseal |

1. Tá mála fé'n gcat mbeag.
2. Níl Brian ar an mbóṫar ndíreaċ.
3. Tá clúdaċ ar an gcorcán nduḃ.
4. Tá Liam ins an mbád ndeas.
5. Cad tá ag fás ins an ngort nglas ?
6. Tá Cáit ag cainnt leis an ḃfear mór.
7. Tá glas ar an ndoras árd.
8. Tá slat ag an ngarsún mbeag.
9. Níl seol ar an gcrann gcaol anois.
10. Feaċ ar an mbláṫ ndearg. Naċ deas é.
11. Tá cailc ḃán ins an mbosca mbán.
12. Tá béal bán ar an asal óg.
13. Tá mála leaṫair ag an mbuaċaill sin.
14. Tá sgéal breáġ ins an leaḃar ndearg.
15. Tá fraoċ ag fás an an gcnoc ngorm.

## TUISEAL TAḂARṪAĊ. (UIṀIR UAṪAIḊ, BAIN-INNSCIN).

ar an gcirc ṁóir
ins an mbróig ḋuiḃ
ins an bpáirc ġlais
leis an gcailc ḃáin
mo láiṁ ḋeis
ag an inġin óig
leis an mbáḃóig ḋeis
ar an gcasóig ṫruim
ar an ngéig ísil
ins an ḃfuinneoig ḃig
ó'n ngréin ġil
ins an luing Albanaiġ

1. Naċ ḋeas na sicíní atá ag an gcirc ṁóir.
2. Tá leaṫar maiṫ ins an mbróig ḋuiḃ.
3. Tá féar maiṫ ag fás ins an bpáirc ġlais.
4. Tá cailc ḃán im láiṁ ḋeis agam.
5. Tá gúna gleoite ar an inġin óig.
6. Tá ualaċ guail ar an luing Albanaiġ.
7. Tá an t-éan mór ar an ngéig ísil.
8. Tá bróga beaga ar an mbáḃóig ḋeis.
9. Táim ag scríoḃaḋ leis an gcailc ḃáin.
10. Ḃfuil gloine ḋearg ins an ḃfuinneoig ḃig.

## TUISEAL TAḂARṪAĊ. (UIṀIR IOLRAIḊ).

1. Cad tá i sna ciseánaiḃ beaga ?
2. Tá madra ag na fearaiḃ móra.
3. Tá plúr maiṫ i sna málaiḃ bána.
4. Tá na fir ag obair le spealaiḃ géara.
5. Tá spórt ag na daoiniḃ óga.
6. Cad tá ag fás ar na cnocaiḃ gorma ?
7. Tá a ḃéal lán d'ḟiaclaiḃ breáġta geala.
8. Tá mé ag féaċaint ar na seoltaiḃ geala bána.
9. Tá ualaí troma ar na longaiḃ móra.
10. Tá duilleoga glasa ar na crannaiḃ árda.
11. Ciaca de sna fearaiḃ móra Tomás ?
12. Cad tá ag fás i sna gortaiḃ glasa ?
13. Tá Brian agus an fear eile ar roṫaraiḃ nuaḋa.
14. Tá an drisiúr lán de ṗlátaiḃ glana.

## Tuiseal Gairmeaċ. (Uiṁir Uaṫaiḋ).

1. Geoċ! geoċ! a ċapaill ḃig!
2. Ḃrostuig ort, a ḟir ṁóir!
3. Tabair aire duit féin, a ṗáisde ḃig!
4. Cad tá uait, a ḃean uasail?
5. Ól suas é, a ġarsúin ḃig!
6. A ṡean-ḃean, éist le Taḋg.

## Tuiseal Gairmeaċ. (Uiṁir Iolraiḋ).

1. A ḟeara móra, cé leis an madra?
2. A ṗáisdí beaga, tá spórt agaiḃ.
3. A ḃuaċaillí óga, éistiḋ liom anois.
4. A ċailíní deasa, cé leis an ciseán?
5. A inġeana óga, cá ḃfuil bur dtiġ?
6. A ḋaoine uaisle, tá gluasán breáġ agaiḃ.

## Sean-ráiḋte.

Ceann mór na céille bige.
Is fuar an rud clú gan caraid.
Ní ḃíonn tréan buan.
Is glas iad na cnuic a ḃfad uainn.
Is bog ṫagann caint ċugat.
Má's mall, is direaċ, díoġaltas Dé.

"A ḋreoilín, a ḋreoilín, rí na n-éan,
Is mór do ṁuiriġin, is beag ṫú féin."

## An Dara Díoċlaonaḋ.

Consan caol i nDeireaḋ gaċ focail.

Somplaí:—

| | | | |
|---|---|---|---|
| maiṫ | doiṁin | socair | cóir |
| láidir | áluinn | tirim | dílis |
| milis | aoiḃinn | ciúin | réiḋ |
| mín | deacair | saiḋbir | caoin |

| | Uiṁir Uaṫaiḋ | | U. Iolraiḋ |
|---|---|---|---|
| | fir-innscin | bain-innscin | f. agus b. |
| t. ainmneaċ | maiṫ | maiṫ | maiṫe |
| t. geineaṁnaċ | maiṫ | maiṫe | maiṫ |
| t. tabarṫaċ | maiṫ | maiṫ | maiṫe |
| t. ainmneaċ | láidir | láidir | láidre |
| t. geineaṁnaċ | láidir | láidre | láidir |
| t. tabarṫaċ | láidir | láidir | láidre |
| t. ainmneaċ | milis | milis | milse |
| t. geineaṁnaċ | milis | milse | milis |
| t. tabarṫaċ | milis | milis | milse |

## Tuiseal Ainmneaċ. (Fir-innscin).

| | |
|---|---|
| an fear láidir | na fir láidre |
| an capall maiṫ | na capaill ṁaiṫe |
| an cnoc áluinn | na cnuic áilne |
| an boṫar réiḋ | na bóiṫre réiḋe |
| an tobar doiṁin | na tobraċa doiṁne |
| an rud milis | na rudaí milse |
| an guṫ binn | na guṫanna binne |
| an duine saiḋḃir | na daoine saiḋḃre |
| an bruaċ tirim | na bruaċa tirme |
| an garsún ciúin | na garsúin ċiúine |

1. Fir láidre iseaḋ Tomás agus Míċeál.
2. Tá na fir láidre ag sealadóireaċt.
3. Tá capaill ṁaiṫe ag an bfeirmeóir.
4. Is i nÉirinn atá na cnuic áilne.
5. Tá rudaí milse sa tsiopa. Ná bfuil ?
6. Cailíní ciúine iseaḋ Eiḃlín agus Nóra.
7. Tá guṫanna binne ag Eiḃlín agus Nóra.
8. Tá bóiṫre réiḋe annso is annsúd i nÉirinn.
9. Tá daoine saiḋḃre sa ċarra-glúaiste sin.
10. Tobar doiṁin iseaḋ é sin; bíonn tobraċa doiṁne ins gaċ aon áit.

## Tuiseal Ainmneaċ. (Bain-innscin).

| | |
|---|---|
| an ċearc ṁaiṫ | na cearca maiṫe |
| an ḟuinneoġ áluinn | na fuinneoga áilne |
| an ċaṫaoir ṡocair | na caṫaoireaċa socra |
| an ṗáirc tirim | na páirceanna tirme |
| an ċos láidir | na cosa láidre |
| an láṁ ċruaiḋ | na láṁa cruaḋa |
| an ċluas ṡleaṁain | na cluasa sleaiṁne |
| an ḋeárna ṁín | na deárnanna míne |
| an ḃean ċiúin | na mná ciúine |
| an ḟeirm ṡaiḋḃir | na feirmeaċa saiḋḃre |
| an ḟréaṁ ríġin | na fréaṁa ríġne |

1. Tá cearca maiṫe ag an bfeirmeóir sin.
2. Tá feirmeaċa saiḋḃre ag na feirmeóiriḃ anois.
3. Tá fuinneoga áilne ins an tséipéal soin.
4. Bíonn caṫaoireaċa socra ag sean ḋaoiniḃ.
5. Tá páirceanna tirme ar an gcnoc úd.
6. Tá cosa láidre ag an bfear soin.
7. Tá láṁa cruaḋa ag na spealadóiriḃ.
8. Tá cluasa sleaiṁne ar an gcoin.
9. Tá fréaṁa ríġne fé'n gcrann soin.

## Tuiseal Geineaṁnaċ. (Uiṁir Uaṫaiḋ Fir-innscin).

| | |
|---|---|
| an fear láidir | láṁ an ḟir láidir |
| an capall maiṫ | ceann an ċapaill ṁaiṫ |
| an ceol milis | éan an ċeoil ṁilis |
| an t-asal ciúin | béal an asail ċiúin |
| an fear saiḋḃir | gluasán an ḟir ṡaiḋḃir |
| an mullaċ fiaḋain | sliaḃ an ṁullaiġ ḟiaḋain |
| an tobar doiṁin | páirc an tobair ḋoiṁin |
| an bóṫar réiḋ | lúb an bóṫair réiḋ |
| an talaṁ tirim | féar an talṁan tirim |
| an t-aḋmad cruaiḋ | crann an aḋmaid ċruaiḋ |
| an cnoc áluinn | bárr an ċnuic áluinn |

1. Tá láṁ an ḟir láidir go cruaiḋ agus go riġin.
2. Tá coinín i bpáirc an tobair ḋoiṁin.
3. Tá radharc breáġ ó ḃárr an ċnuic áluinn.
4. Tá séipéal ag lúb an ḃóṫair ṁín.
5. Sin é crann an aḋmaid ċruaiḋ.
6. Sin é ceann an asail ċiúin.
7. Sin é éan an ċeoil ḃinn.
8. Sin é ceann an ċapaill ṁaiṫ.
9. Níl éin-níḋ ag fás ar sliaḃ an ṁullaiġ ḟiaḋain.
10. Tá gluasán an ḟir ḟaiḋḃir ag dul ċóṁ luaṫ leis an ngaoiṫ.

## Tuiseal Geineaṁnaċ. (Uiṁir Uaṫaiḋ, Bain-innscin).

| | |
|---|---|
| an ṁil ṁilis | crúsca na meala milse |
| an ċearc ṁaiṫ | sicíní na circe maiṫe |
| an ḟairrge ḋoiṁin | uisge na fairrge doiṁne |
| an ṁóin tirim | teine na móna tioruma |
| an ċú ċiúin | earball na con ciúine |
| an ċaṫaoir ṡocair | cos na caṫaoireaċ socra |
| an ṗáirc réiḋ | geata na páirce réiḋe |
| an ḃas ċruaiḋ | láṁ na baise cruaiḋe |
| an tseamróg ḋílis | oileán na seamróige dílse |
| an ċainnt ċóir | cailín na cainnte córa |

1. Sin í Cáit. Tá sí an-ċiúin. Sí Cáit cailín na cainnte ciúine.
2. Tá móin ar an dteine sin. Tá an ṁóin tirim. Sin é teine na móna tioruma.
3. Crúsca iseaḋ é sin. Tá mil san gcrúsca. Sin é crúsca na meala milse.
4. Sin iad sicíní na circe maiṫe.
5. Naċ é sin earball na con ciúine.
6. Sin í cos na caṫaoireaċ socra.

7. Sí Éire oileán na seaṁróige dílse.
8. Sin í láṁ na baise cruaiḋe.
9. Sé Tomás fear na láiṁe láidre.
10. Sin é séipéal na spuaice áilne.

## Tuiseal Geineaṁnaċ. (Uiṁir Iol-raiḋ).

1. Tá an capall soin ciúin; tá an capall eile ciúin leis. Is le Séamus na capaill. Mar sin, sé Séamus fear na gcapall gciúin.
2. Tá guṫ binn ag Nóra; tá guṫ binn ag Éiḃlín. Siad soin cailíní na nguṫ mbinn.
3. Sin iad fir na láṁ gcruaiḋ.
4. Sí Éire tír na ngleann gcaoin.
5. Sin í páirc na dtobar ndoiṁin.
6. Sin é sliaḃ na mbeann bḟiaḋain.
7. Sin é gort na bḟear láidir.
8. An é sin crann na gcaor milis?
9. Siad Tomás agus Míċeál fir na láṁ ríġin.
10. Tá eolas na mbóṫar maiṫ ag giolla an ġluasáin.
11. Sin é bárr an ċnuic áird: Sin iad bárraí na gcnoc nárd.

## Tuiseal Tabarṫaċ. (Uiṁir Uaṫaiḋ, Fir-innscin).

| | |
|---|---|
| leis an bḟear ḟaiḋḃir | ar an bport dtirim |
| ag an bpáisde ṁaiṫ | leis an gceol mbinn |
| fé'n gcaitín gciúin | ar an gcnoc áluinn |
| ins an dtobar ndoiṁin | ar an mbóṫar réiḋ |
| ó'n obair gcruaiḋ | ar an arḃar aibiḋ |

1. Tá Bríġid ag cainnt leis an bḟear ḟaiḋḃir.
2. Tá bábóg ag an bpáisde ṁaiṫ.
3. Tá mála fé'n gcaitín gciúin.
4. Tá fíor uisce ins an dtobar ndoiṁin.

5. Tá Tomás tuirseaċ ó'n obair gcruaiḋ.
6. Tá na géana ar an bport dtirim anois.
7. Tá Art ag éisteaċt leis an gceol mbinn.
8. Cá bḟuil an ceol binn? Ag an éan, an-eaḋ? Iseaḋ.
9. Tá daṫ buiḋe ar an arḃar aibiḋ.
10. Tá an gluasán ar an mbóṫar réiḋ.
11. Tá muilionn ar an gcnoc áluinn.
12. Tá speal ag an bḟear láidir.
13. Tá slat ḟada ag an ngarsún ndíoṁaoin.

## Tuiseal Taḃartaċ. (Uiṁir Uaṫaiḋ, Bain-innscin).

ar an mil ṁilis
ins an bḟairrge ḋoiṁin
ar an gcoin ċiúin
ag an gcirc ṁaiṫ

ar an gcruiṫneaċt ṡaiḋḃir
ar an tseamróig ḋílis
ins an gcaṫaoir ṡocair
ag an mnaoi ċóir
ar an ngainniṁ ṁín.

1. Tá blas breáġ ar an mil ṁilis.
2. Tá éisg go leor ins an bḟairrge ḋoiṁin.
3. Bíonn Art ag riṫ leis an gcoin ċiúin.
4. Tá Art 'na ṡeasaṁ ar an ngainniṁ ṁín.
5. Tá sean-Ṫaḋg ins an gcaṫaoir ṡocair.
6. Tá meas againn ar an tseamróig ḋílis.
7. Tá ċinn ṡaiḋḃre ar an gcruiṫneaċt aibiḋ.
8. Tá cros árd ar an sruaic áluinn.
9. Tá teas ag teaċt ó'n móin tirim.

## Tuiseal Taḃartaċ. (Uiṁir Iolraiḋ).

ag na fearaiḃ láidre
ag na capallaiḃ ciúine
ó sna cnocaiḃ áilne
ag na cearcaiḃ maiṫe
i sna tobraċaiḃ doiṁne

lán de ruḋaiḃ milse
ag na fearaiḃ saiḋḃre
lán de ḋaoiniḃ maiṫe
ar na sléiḃtiḃ fiaḋaine

1. Tá gort mór ag na fearaiḃ láidre.
2. Níl aon níḋ ḋá ḋéanaṁ ag na capallaiḃ ciúine.
3. Tá raḋarc breáġ ó sna cnocaiḃ áille.
4. Ḃfuil uisce i sna tobraċaiḃ doiṁne ?
5. Ḃfuil na boscaí sin lán de ruḋaiḃ milse ?
6. Níl crainn ag fás ar na sléiḃtiḃ fiaḋaine.
7. Tá airgead go leor ag na fearaiḃ saiḋḃre.
8. Tá carra-gluaiste ag na daoiniḃ saiḋḃre.
9. Ḃfuil an dún lán de "ḋaoiniḃ maiṫe" ?

## TUISEAL GAIRMEAĊ. (UIṀIR UAṪAIḊ).

1. Ól suas an t-uisce, a ċapaillín ṁaiṫ !
2. Saoġal fada ċugat, a ḟir láidir !
3. Tá meas agam ort, a ḟeamróg ḋílis.
4. Tá gráḋ agam duit, a Éire ṁilis.
5. Cad is ainm duit, a ġarsúin díoṁaoin ?
6. Cionnus taoi, a ḋuine ċóir ?
7. Cád tá uait, a ḃean ṁaiṫ ?
8. Tá cistin ḃreáġ agat, a ċailín ċaoin !
9. A ċaitín ċiúin, an maiṫ leat bainne ?

## TUISEAL GAIRMEAĊ. (UIṀIR IOLRAIḊ).

1. A ḟeara láidre, tá gort breáġ agaiḃ !
2. A ċailíní maiṫe, cá ḃfuil ḃur hataí ?
3. A ṗicíní áille, tá siḃ an-ḃeag ?
4. A ċáirde ḋílse, cionnus atá siḃ ?
5. A ḃuaċaillí ḋíoṁaoine, osclaiḋ ḃur leaḃair.

## SEAN-RÁIḊTE.

**An té ná fuil láidir ní foláir dó ḃeiṫ glic.**
**Níor ḃris focal maiṫ fiacail riaṁ.**
**Riṫeann uisge doiṁin go ciúin socair.**
**Beannaċt dílis Dé le n-a anam.**

## An Treas Díoċlaonaḋ.

"Aṁail" i nDeireaḋ gaċ focail.

Somplaí :—

| | | |
|---|---|---|
| fearaṁail | mearaṁail | dataṁail |
| flaiteaṁail | geanaṁail | ceanaṁail |
| laeteaṁail | misneaṁail | compórdaṁail |
| ríoġaṁail | cáirdeaṁail | tortaṁail |

| | Uiṁir Uataiḋ f. agus b. | Uiṁir Iolraiḋ f. agus b. |
|---|---|---|
| T. Ainmneaċ | fearaṁail | fearaṁla |
| T. Geineaṁnaċ | fearaṁla | fearaṁail |
| T. Tabartaċ | fearaṁail | fearaṁla |
| T. Ainmneaċ | flaiteaṁail | flaiteaṁla |
| T. Geineaṁnaċ | flaiteaṁla | flaiteaṁail |
| T. Tabartaċ | flaiteaṁail | flaiteaṁla |
| T. Ainmneaċ | laeteaṁail | laeteaṁla |
| T. Geineaṁnaċ | laeteaṁla | laeteaṁail |
| T. Tabartaċ | laeteaṁail | laeteaṁla |

## Tuiseal Ainmneaċ.

| | |
|---|---|
| duine fearaṁail | daoine fearaṁla |
| fear flaiteaṁail | fir flaiteaṁla |
| duine cáirdeaṁail | daoine cáirdeaṁla |
| garsún mearaṁail | garsúin ṁearaṁla |
| gort tortaṁail | guirt tortaṁla |
| fear leisceaṁail | fir leisceaṁla |
| buaċaill ṁisneaṁail | buaċaillí misneaṁla |
| aonaċ míosaṁail | aontaiġe míosaṁla |
| Bráṫair Críostaṁail | Bráiṫre Críostaṁla |
| páipéar laeteaṁail | páipéir laeteaṁla |

1. Gort maiṫ é sin: gort torṫaṁail iseaḋ é.
2. Fear maiṫ iseaḋ Pádraig. Tá croiḋe maiṫ aige. Fear fial iseaḋ é. Fear flaiṫeaṁail iseaḋ é.
3. Páipéar laeṫeaṁail iseaḋ é sin. Bíonn an páipéar laeṫeaṁail ag Taḋg gaċ lá. Bíonn na páipéir laeṫeaṁla ag Pádraig leis gaċ lá.
4. Ní fear leisceaṁail Séamus: ní fir leisceaṁla Tomás agus Míċeál. Ní cailín leisceaṁail Cáit.
5. Cuan ríoġaṁail iseaḋ an cuan soin. Tá sé mór agus doiṁin. Tá báid go leor ann.
6. Duine daṫaṁail iseaḋ Pádraig. Daoine daṫaṁla iseaḋ Pádraig agus Brian.
7. Tá tiġ deas cluṫṁar ag Taḋg. Tá bean ṁaiṫ aige. Tá teine ṁaiṫ aige. Tá caṫaoir breáġ aige. Fear compórdaṁail iseaḋ Taḋg.
8. Ár n-arán laeṫeaṁail taḃair dúinn indiu.

## TUISEAL GEINEAṀNAĊ.

| | |
|---|---|
| arbar an ġuirt torṫaṁla | arbar na ngort torṫaṁail |
| tiġ an duine ċompórdaṁla | tiġ na ndaoine gcompórdaṁail |
| bárr an ċnuic scéirdeaṁla | barraí na ngnoc scéirdeaṁail |
| fuaċt an lae sneaċtaṁla | fuaċt na laeṫeanta sneaċtaṁail |
| sgéala an páipéir laeṫeaṁla | sgéala na bpáipéar laeṫeaṁail |
| scoil an Ḃráṫar Ċríostaṁla | Scoileanna na mḂráṫar gCríostaṁail |

1. Sin é síopa an ḟir ḟlaiṫeaṁla.
2. Sin é bárr an ċnuic scéirdeaṁla.
3. Sin é teinteán na ndaoine gcompórdaṁail.
4. Sin é arbar an ġuirt torṫaṁla.
5. Sin í bábóg an ṗáisde ceisteaṁla.
6. Sin é béal an ċuain ríoġaṁla.
7. Sí Éire oileán na gcuan ríoġaṁail.
8. Sí Máire bean an ḟir ċompórdaṁla.
9. Sin é carra an ċapaill tapaṁla.
10. An maiṫ leat fuaċt na h-aimsire sneaċtaṁla ?

## Tuiseal Tabarṫaċ.

1. Tá síopa breáġ ag an ḃfear ḟlaiṫeaṁail.
2. Níl meas ag éinne ar ḟear ṁeisceaṁail.
3. Ḃfuil an muileann ar an gcnoc scéirdeaṁail ?
4. Tá tiġ deas ag an ḃfear gcompórdaṁail.
5. Níl meas agam ar ġasrún leisceaṁail.
6. Tá Taḋg ag léiġeaṁ ar an bpáipéar laeṫeaṁail.
7. Bíonn sgéala i sna páipéaraiḃ laeṫeaṁla.
8. Bíonn croiḋṫe maiṫe ag fearaiḃ flaiṫeaṁla.
9. Sí Cill Ċaoi ceann de sna h-áiteannaiḃ sláinteaṁla.
10. Seo cairt ó sna Ḃráiṫriḃ Críostaṁla.

## Tuiseal Gairmeaċ. (Uiṁir Uaṫaiḋ).

Cé h-é tusa, a duine fearaṁail ?
Saoġal fada ċugat, a ḟir ḟlaiṫeaṁail !
Bí ag obair, a ġasrúin leisceaṁail !
Dia agus Muire duit, a ċailín ċroiḋeaṁail !

## Tuiseal Gairmeaċ. (Uiṁir Iolraiḋ).

A ḟeara ḟláinteaṁla, tá siḃ an-láidir.
A ḋaoine ḟlaiṫeaṁla, saoġal fada ċugaiḃ.
A ġasrúna leisceaṁla, osglaiḋ búr leaḃair.

## An Ceaṫraṁaḋ Díoċlaonaḋ.

Guṫ i ndeireaḋ gaċ focail.

| | | |
|---|---|---|
| Somplaí :—fada | crosta | briste |
| aosta | céadna | clé |
| naoṁṫa | dorċa | buiḋe |
| macánta | órḋa | cliste |
| casta | gránda | beo |
| Diaḋa | Gallda | gleoite |
| cuṁra | ceannsa | te |
| dána | corcra | beannuiġṫe |
| corṫa | céasta | cráiḋte |

Níl aon aṫruġaḋ ann.

## Tuiseal Ainmneaċ.

1. Tá an t-umar fada lán d'uisce.
2. Tá an t-arḃar órḋa aibiḋ anois.
3. Ní teampall Gallda é sin; séipéal iseaḋ é.
4. Fear aosta iseaḋ Taḋg; bean ṁacánta iseaḋ Máire.
5. Rinnceóir cliste isead Brian.
6. An í sin Nóra ċríonna?
7. Tá caḃp ġleoite ar Ċáit.
8. Tá fraoċ corcra ar an tsléiḃ.
9. Sin í mo láṁ ċlé.
10. Tá an ċruiṫneaċt buiḋe an-árd.
11. Fear crosta iseaḋ Taḋg; ní bean ċrosta Máire; bean ċeannsa iseaḋ í.
12. Ní maiṫ liom sean-daoine ċrosta.
13. Tá daoine iasaċta sa ġluasán.
14. Tá longa fada sa ċuan.
15. Tá ceann órḋa ar an arḃar.
16. Tá gúnaí gleoite ar na cailíníḃ.
17. Daoine pósta iseaḋ Taḋg agus Máire.
18. Cá ḃfuil na ba eile?

19. Daoine macánta iseaḋ Taḋg agus Máire.
20. Ní cailíní gránda Nóra agus Éiblín.
21. Tá sicíní buiḋe sa ṁaċa.
22. Sé Naoṁ Pádraig Aspol Naoṁṫa na hÉireann.

## Tuiseal Geineaṁnaċ.

1. Teasbáin dom taoḃ an umair ḟada.
2. Naċ é sin gort an arḃair órḋa.
3. Ní h-í sin sruaic an teampuill Ġallda.
4. Ḃfuil ceol "Nóra Ċríonna" agat?
5. Sin é ceann an ḟir aosta.
6. Sin é potar an rinnceóra ċliste.
7. Sin é lúidín na láiṁe clé.
8. Is maiṫ le Taḋg teas teine ṫe.
9. Sí Máire bean an ḟir ṁacánta.
10. Sin é gluasán an ḟir iasaċta.
11. Ní maiṫ liom gutanna fear gcrosta.
12. Sí Cáit cailín na ngúnaí ngleoite.
13. Sí Éire tír na rinnceóirí gcliste.
14. Sin í cistin na ndaoine gcríonna.
15. Sin é arḃar na gcinn n-órḋa.
16. Sin é cuan na long ḃfada.
17. Sin é gluasán na ndaoine n-iasaċta.
18. Sí Éire tír na ndaoine ndiaḋa.
19. Sé an geiṁreaḋ aimsear na n-oiḋċeanta ndorċa.

## Tuiseal Taḃarṫaċ.

1. Tá an capaillín ag ól as an umar ḟada.
2. Féaċ ar an arḃar órḋa soin.
3. Bíonn coileaċ gaoiṫe ar teampall Ġallda.
4. Níl an radharc go maiṫ ag an ḃfear aosta.
5. Tá slat ḟada in a láiṁ ċlé.
6. Tá mála coirce ag an gcapall ġléasta.

7. Tá speal géar ag an ḃfear ċromta.
8. Tá meas ag gaċ aoinne ar an ḃfear macánta.
9. Tá longa ó ḋúṫaiḃ iasaċta sa ċuan.
10. Bíonn spéaclaí ar ḟearaiḃ aosta.
11. Duine de sna rinnceóiríḃ cliste iseaḋ Brian.
12. Níl Brian ag dul a ḃaile leis na daoiniḃ eile.
13. Bíonn Tomás agus Míċeál ag obair leis na spealaiḃ céadna gaċ lá.
14. Tá bolaḋ breáġ ó sna ḃláṫannaiḃ cumṁra.
15. Tá gluasán breáġ ag na daoiniḃ iasaċta.
16. Féaċ ar na páirceannaiḃ buiḋe órḋa.

## TUISEAL GAIRMEAĊ. (UIṀIR UAṪAIḊ).

Dia is Muire ḋuit, a ḃean aosta!
Cad is ainm duit, a ċailín ċeannsa?
A ḟir ṁacánta, saoġal fada ċugat!
Dé ḃeaṫa-sa, a ḋuine ċríonna!

## TUISEAL GAIRMEAĊ. (UIṀIR IOLRAIḊ).

Bail ó Ḋia oraiḃ, a leanḃaí gleoite!
Slán agaiḃ, a ḟeara ṁacánta!
Bail ó Ḋia ar an obair, a spealadóirí cliste!
Dia is Muire ḋíḃ, a ḋaoine aosta!

## SEAN-RÁIḊTE.

**Seaċain an droċ-ḋuine, ní baoġal duit an duine macánta.**

**Is fearr Gaeḋilg ċliste ná Béarla briste.**

**Fear fada, fionn, 'n-a ṡeasaṁ sa ngleann,**

**Gan dada 'n-a ċeann aċt diaḃail agus deaṁain. An feoċadán.**

## Céimeanna Coinḋeilge.

I.—An ḃun-ċéim. Baile mór iseaḋ Doire.

II.—An ḃreis-ċéim. Tá Corcaiġ níos mó ná Doire.

III.—An t-ṡár-ċéim. Sé Baile Áṫa Cliaṫ an baile is mó i nÉirinn.

I.—Abha fada iseaḋ an Laoi.

II.—Is sia an Ḃóinn ná an Laoi.

III.—Sí an tSionnainn an abha is sia i nÉirinn.

I.—Cnoc árd iseaḋ Beann Éadair.

II.—Is aoirde Cruaċ Pádraig ná Beann Éadair.

III.—Sé Carrán Tuaṫail an Sliaḃ is aoirde i nÉirinn.

## Árd—Áoirde. (II.—An ḃreis-ċéim).

Tá an falla árd; tá an doras árd.
Is aoirde an falla ná an doras.
Is aoirde an falla ná an geata.
Is aoirde an fear ná an garsún.
Is aoirde an muileann ná an tiġ.
Is aoirde an doras ná an bord.
Is aoirde an ṁeadar ná an buicéad.
Is aoirde Tomás ná an t-arḃar.
Is aoirde Art ná an ċú.
Is aoirde Cáit ná Íde.
Is aoirde Carrán Tuaṫail ná Beann Éadair.

**Ceist.** Ciaca is aoirde—an falla nó an doras?
**Freagra.** Is aoirde an falla ná an doras.

Tá an mála níos aoirde ná an stól.
Tá an ċearc níos aoirde ná an sicín.
Táim-se níos aoirde ná tusa.
Tá an crann níos aoirde ná an seol.

Tá na bláṫanna dearga níos aoirde ná na bláṫanna bána.

Tá an t-éan níos aoirde ná na géanna.

## Íseal—ísle.

Níl an stól árd ; tá sé íseal.
Is ísle an geata ná an sgioból.
Is ísle an t-umar ná an falla.
Is ísle an t-arḃar ná an geata.
Is ísle an buicéad ná an ṁeadar.
Is ísle an cnoc ná an sliaḃ.
Is ísle an tiġ ná an muileann.
Is ísle an stól ná an túrna.
Is ísle an ciseán ná an stól.
Is ísle na sléiḃte ná na scamaill.
Is ísle mo ḃéal ná mo ṡrón.

**Ceist.**—Cia ca is ísle—an doras nó an falla?
**Freagra.**—Is ísle an doras ná an falla.

Tá mo ċos níos ísle ná mo ġlún.
Tá m'uille níos ísle ná mo ġuala.
Tá an ċaṫaoir sin níos ísle ná an altóir.
Tá an doras níos ísle ná an falla.
Tá an sac níos ísle ná an cat.
Tá an bád níos ísle ná an seol.
Tá Brian níos ísle ná an ġéag.
Tá na bláṫanna bána níos ísle ná na bláṫanna dearga.
Tá an bád iasċaiġ níos ísle ná an tiġ soluis.
Tá an ciseán níos ísle ná an ḟuinneoġ.

## Láidir—láidre.

Tá an t-asal láidir : tá an capall láidir.
Is láidre an capall ná an t-asal.

Is láidire an madra ná an cat.
Is láidire an gé ná an sicín.
Is láidire bata Ṡéamuis ná slat Airt.
Is láidire mise ná tusa.
Tá uisce na fairrge níos láidire ná uisce an loċa.
Tá crann na luinge níos láidire ná crann an báid.
Tá Tomás níos láidire ná Taḋg.

**Ceist.**—Ciaca is láidire—an t-asal nó an capall ?
**Freagra.**—Is láidire an capall ná an t-asal.

## Lag—Laige.

Ní fear láidir Taḋg. Fear lag iseaḋ é.
Is laige Taḋg ná Tomás.
Is laige an sicín ná an ċearc.
Is laige an bláṫ ná an crann.
Is laige an t-éan ná an gé.
Is laige an t-uisce ná an bainne.
Is laige uisce an loċa ná uisce na fairrge.
Is laige tusa ná mise.
Tá mo láṁ ċlé níos laige ná mo láṁ ḋeas.
Tá raḋarc Ṫaiḋg níos laige ná raḋarc Ṁáire.
Bíonn garsún níos laige ná fear.

**Ceist.**—Ciaca is laige—Taḋg nó Tomás.
**Freagra.**—Is laige Taḋg ná Tomás.

## Mór—Mó.

Is mó an capall ná an t-asal.
Is mó an fear ná an garsún.
Is mó an ċearc ná an sicín.
Is mó an coinín ná an cat.
Is mó Séamus ná Peadar.
Is mó Cáit ná Íde.

Is mó Brian ná Art.
Is mó mise ná tusa.
Tá an doras níos mó ná an clár-duḃ.
Tá Baile Áṫa Cliaṫ níos mó ná Luimneaċ.
Tá Éire níos mó ná Alba.

**Ceist.**—Ciaca is mó—an capall nó an t-asal?
**Freagra.**—Is mó an capall ná an t-asal.

## Beag—Luġa.

Is luġa an capall bán ná an capall duḃ.
Is luġa an t-asal ná an bó.
Is luġa an sicín ná an ċearc.
Is luġa do leaḃar ná an clár duḃ.
Is luġa an tiġ ná an muileann.
Is luġa páipéar Ṫaiḋg ná seol an ḃáid.
Is luġa an seál ná an seól.
Is luġa an garsún ná an fear.
Is luġa Éire ná an Ḟrainnc.
Tá an Ḟrainnc níos luġa ná an Ġearmáin.
Tá an Ġearmáin níos luġa ná Rúise.

**Ceist.**—Ciaca is luġa—an sicín nó an ċearc?
**Freagra.**—Is luġa an sicín ná an ċearc.

## Fada—Sia.

Tá an binnse fada, aċ is sia an scoil ná an binnse.
Is sia an binnse ná an tslat.
Is sia an tslat ná an peann.
Is sia an peann ná an lasóg.
Is sia an lasóg ná an biorán.
Is sia an sgioból ná an t-umar.
Is sia an t-umar ná an bord.
Is sia an long ná an bád.
Is sia Mí na Nodlag ná mí na Samna.

Is sia mí ná seaċtṁain.
Tá an falla níos sia ná an geata.

**Ceist.**—Cia aca is sia—an binnse nó an scoil?
**Freagra.**—Is sia an scoil ná an binnse.

## GAIRID—GIORRA.

Is giorra an geata ná an falla.
Is giorra earball an ċait ná earball na con.
Is giorra an roṫar ná an carra-gluaiste.
Is giorra an tslat ná an ġéag.
Is giorra mí ná bliaḋain.
Is giorra an Ḃóinn ná an tSionainn.
Is giorra Éire ná Sasana.
Is giorra uair a ċluig ná lá.
Is giorra an bád ná an long.
Is giorra do ċos ná mo ċos.
Tá do ċos níos giorra ná mo ċos.
**Ceist.**—Cia aca is giorra—an geata nó an falla?
**Freagra.**—Is giorra an geata ná an falla.

## SEAN—SINE.

Is sine Séamus ná Peadar.
Is sine an ċearc ná an sicín.
Is sine Cáit ná Íde.
Is sine Míċeál ná Tomás.
Is sine Muiris ná Úna.
Is sine Liam ná Brian.
Is sine Brian ná Art.
Is sine Taḋg ná Pádraig.
Is sine mise ná tusa.
Is sine an múinteóir ná an garsún.
Tá an crann níos sine ná na bláṫanna.

**Ceist.**—Cia aca is sine—Brian nó Liam?
**Freagra.**—Is sine Liam ná Brian.

## óg—óige.

Is óige an sicín ná an cearc.
Is óige an t-asal ná an bó.
Is óige an cat ná an madra.
Is óige an t-éan ná an gé.
Is óige garsún ná fear.
Is óige Peadar ná Séamus.
Is óige Art ná Brian.
Is óige tusa ná mise.
Is óige Art ná Peadar.
Tá Art níos óige ná Peadar.

**Ceist.**—Ciaca is óige—Muiris nó Peadar?
**Freagra.**—Is óige Muiris ná Peadar.

## leaṫan—leiṫne.

Is leiṫne an loċ ná an sruṫán.
Is leiṫne an bóṫar ná an casán.
Is leiṫne an galtán ná an bád.
Is leiṫne an teinteán ná an túrna.
Is leiṫne an clár-duḃ ná an leaḃar.
Is leiṫne an leaḃar ná an riaġail.
Is leiṫne an ḟuinneog ná an picciúir.
Is leiṫne an seol ná an páipéar.
Is leiṫne an mála ná an stól.
Tá an ḟairrge níos leiṫne ná an cuan.

**Ceist.**—Ciaca is leiṫne—an casán nó an bóṫar?
**Freagra.**—Is leiṫne an bóṫar ná an casán.

## caol—caoile.

Is caoile Cáit ná Máire.
Is caoile an slat ná an ġéag.
Is caoile crann na speile ná crann an báid.

Is caoile an sruṫán ná an loċ.
Is caoile an rotar ná an carra-gluaiste.
Is caoile bád ná galtán.
Is caoile an casán ná an bóṫar.
Is caoile earball na con ná earball an ċapaill.
Is caoile an Iodáil ná an Spáinn.
Is caoile Sasana ná an Ḟrainc.
Tá an Iodáil níos caoile ná an Spáinn.

**Ceist.**—Ciaca is caoile—Cáit nó Máire?
**Freagra.**—Is caoile Cáit ná Máire.

## MAIṪ—FEARR.

Is mait an spealadóir Míċeál, aċ
Is fearr Tomás ná Míċeál.
Is fearr galtán ná bád.
Is fearr bád **Liaim** ná an **bád eile.**
Is fearr speal Ṫomáis ná speal Ṁíċíl.
Is fearr deoċ bainne ná deoċ uisce.
Is fearr carra-gluaiste ná rotar.
Is fearr traen ná carra-gluaiste.
Is fearr an Ġaeḋilg ná an Béarla.
Is fearr do ṁátair ná éinne eile.
Ta do ṁátair níos fearr ná éinne eile.

**Ceist.**—Ciaca is fearr—rotar nó carra-gluaiste?
**Freagra.**—Is fearr carra-gluaiste ná rotar.

## OLC—MEASA.

Is measa uisce an umair ná uisce an tobair.
Is measa speal Ṁíċíl ná speal Ṫomáis.
Is measa an bád beag ná an bád mór.
Is measa raḋarc Ṫaiḋg ná raḋarc Ṁáire.
Is measa an casán ná an bóṫar.
Is measa beit díaṁaoin ná beit ag obair.

Is measa tart ná ocras.
Is measa speaċ capaill ná speaċ asail.
Is measa peacaḋ ná aon níḋ eile.
Tá raḋarc Ṫaiḋg níos measa ná raḋarc Ṁáire.

**Ceist.**—Ciaca is measa—speaċ capaill nó speaċ asail ?
**Freagra.**—Is measa speaċ capaill ?

## trom—truime.

Is trom an mála beag, aċ
Is truime an mála mór ná an mála beag.
Is truime an ṁeadar ná an ciseán.
Is truime an ċearc ná an sicín.
Is truime an capall ná an ḃó.
Is truime an ḃó ná an madra.
Is truime an madra ná an cat.
Is truime an cat ná an t-éan.
Is truime Séamus ná Peadar.
Is truime pinginn ná leaṫ-ṗingne.
Tá an clár-duḃ níos truime ná an ċailc.

**Ceist.**—Ciaca is truime—an t-éan nó an cat ?
**Freagra.**—Is truime an cat ná an t-éan.

## éadtrom—éadtruime.

Rud éadtrom iseaḋ cleite.
Rud éadtrom isead sicín.
Is éadtruime cleite ná gé.
Is éadtruime sicín ná cearc.
Is éadtruime madra ná bó.
Is éadtruime duilleóg ná uḃall.
Is éadtruime Íde ná Cáit.
Is éadtruime an cnaipe ná an bosca.
Is éadtruime an léarscáil ná an clár-duḃ.

Is éadtruime an páipéar ná an leaḃar.
Tá tusa níos éadtruime ná mise.

**Ceist.**—Ciaca is éadtruime—cleite nó gé?
**Freagra.**—Is éadtruime cleite ná gé.

## mear—mire.

Níl an ċú mall, tá sí mear.
Tá an coinín mear leis.
Is mire an ċú ná an coinín.
Is mire an roṫar ná an gé.
Is mire an carra-gluaiste ná an roṫar.
Is mire galtán ná bád seoil.
Is mire splannc ná aon níḋ eile.
Is mire an roṫar ná an capall.
Is mire Peadar ná Máire.
Is mire Brian ná Taḋg.
Is mire an láṁ ḟada ná an láṁ ġairid. (Clog.)

**Ceist.**—Ciaca is mire—an ċú nó an madra?
**Freagra.**—Is mire an ċú ná an madra.

## mall—moille.

Sean-ḟear iseaḋ Taḋg;
Tá sé an-ṁall. Tá Máire mall leis.
Tá an capall duḃ mall; tá sé trom.
Is moille an capall duḃ ná an capall bán.
Is moille Míċeál ná Tomás.
Is moille Taḋg ná Brian.
Is moille bád Liaim ná roṫar Ḃriain.
Is moille roṫar Ḃriain ná an gluasán.
Is moille speal ná inneal-bainte.
Is moille muileann gaoiṫe ná muileann gaile.
Is moille an ġaoṫ ná an splannc.

**Ceist.**—Ciaca is moille—Taḋg nó Brian?
**Freagra.**—Is moille Taḋg ná Brian.

## milis—milse.

Is milse siúicre ná salann.
Is milse uisce na loċa ná uisce na fairrge.
Is milse mil ná siúicre.
Is milse milseán ná ubla.
Is milse ubla ná prataí.
Is milse guṫ an éin ná guṫ an ġéiḋ.
Is milse guṫ an ċailín ná guṫ an ġarsúin.
Is milse ceol na h-Éireann ná ceol Ṡasana.
Is milse Gaeḋilg ná Béarla.

**Ceist.**—Ciaca is milse—mil nó salann?
**Freagra.**—Is milse mil ná salann.

## searḃ—seirḃe.

Rud searḃ iseaḋ salann.
Rud searḃ iseaḋ uisce na fairrge.
Rud searḃ iseaḋ fíon géar.
Rud searḃ iseaḋ líomóid.
Rud searḃ iseaḋ áirne.
Rud searḃ iseaḋ uball-fiaḋain.
Is deacair a ráḋ go minic ciaca is seirḃe—an áirne nó an t-uball-fiaḋain.
Is seirḃe líomóid ná uball de ġnáṫ.
Is seirḃe an bás ná aon níḋ eile.

**Ceist.**—Ciaca is seirḃe—an áirne nó an t-uball-fiaḋain?
**Freagra.**—Is deacair a ráḋ.

## breáġ—breáġṫa.

Rud breáġ iseaḋ rotar aċ
Is breáġṫa an carra-gluaiste ná an rotar.
Is breáġṫa cistin Ċáit ná cistin Ṁáire.
Is breáġṫa lá te ná lá fuar.

Is breáġṫa raḋarc ó'n gcnoc ná raḋarc ó'n mbóṫar.
Is breáġṫa an ġrian na an ġealaċ.
Is breáġṫa deoċ bainne ná deoċ uisce.
Is breáġṫa an Ġaeḋilg ná an Béarla.

**Ceist.**—Ciaca is breáġṫa—carra gluaiste nó trucail?
**Freagra.**—Bíoḋ ciall agat!

## Áluinn—áilne.

Áit áluinn isead Cill Áirne.
Áit áluinn isead Gleann Dá Loċa.
Is áilne Cill Áirne ná Gleann Dá Loċa.
Is áilne an ġrian ná an ġealaċ.
Is áilne lá breáġ gréine ná lá fuar fliuċ.
Is áilne an páiste ná an sean-duine.
Is áilne cába na mná uaisle ná seál na sean-ṁná boiċte.
Is áilne an séipéal ná an muileann.
Is áilne an loċ ná an cuan.
Is áilne Cáit ná Máire.

**Ceist.**—Ciaca is áilne—Cill Áirne nó Gleann Dá Loċ?
**Freagra.**—Is áilne Cill Áirne.

## Bog—buige.

Rud bog isead olann.
Rud bog isead plúr.
Rud an-bog isead cleite sicín.
Is buige an féar ná an tuiġe.
Is buige plúr ná gaineaṁ.
Is buige gruaig an ċailín ná gruaig an fir.
Is buige croiḋe mná ná croiḋe fir.

Is buige uisce an loċa ná uisce na fairrge.
Is buige aḋmad ná iarann.

**Ceist.**—Ciaca is buige—olann nó féar ?
**Freagra.**—Is buige olann ná féar

## CRUAIḊ—CRUAIḊE.

Rud cruaiḋ iseaḋ iarann.
Bíonn croiḋe cruaiḋ ag tiġearna talṁan de ġnáṫ.
Is cruaiḋe iarann ná aḋmad.
Is cruaiḋe aḋmad ná éadaċ.
Is cruaiḋe cnáṁ ná feoil.
Is cruaiḋe mo ṫeanga ná m'ḟiacla.
Is cruaiḋe an t-arḃar ná an líon.
Is cruaiḋe saoġal an ḟeirmeóra na saoġal an tsiopadóra.

**Ceist.**—Ciaca is cruaiḋe—iarann nó aḋmad ?
**Freagra.**—Is cruaiḋe iarann nó aḋmad.

## GÉAR—GÉIRE.

Rud géar iseaḋ speal nuaḋ.
Rud géar iseaḋ raḋarc an ċait.
Rud géar iseaḋ snáṫad.
Is géire speal Ṫomáis ná speal Ṁíċíl.
Is géire speal nuaḋ ná sean-speal.
Is géire raḋarc Ṁáire ná raḋarc Ṫaiḋg.
Is géire raḋarc an ċait ná raḋarc an ṁadra.
Is géire raḋarc an t-seaḃaic ná raḋarc an ċait.

**Ceist.**—Ciaca is géire—speal nuaḋ nó sean-speal ḃriste ?
**Freagra.**—Is géire speal nuaḋ ná sean-speal.

## MAOL—MAOILE.

Tá ceann maol ar Ṫaḋg.
Tá ceann maol ar Séamus leis.

Is maoile Taḋg ná Séamus.
Is maoile speal Ṁicíl ná speal Ṫomáis.
Is maoile na sléiḃte ná an cnoc.
Is maoile an ġéag soin ná an ġéag so.

**Ceist.**—Ciaca is maoile—Taḋg nó Páḋraig?
**Freagra.**—Is maoile Taḋg ná Páḋraig.

## Geal—Gile.

Rud geal iseaḋ an ġrian.
Rud geal iseaḋ an ġealaċ.
Is gile an ġrian ná an ġealaċ.
Is gile an lá ná an oiḋċe.
Is gile an seol mór ná an seol beag.
Is gile aprún Cáit ná seál Ṁáire.
Is gile oiḋċe fóġṁair ná oiḋċe geiṁriḋ.
Is gile lá saṁraiḋ ná lá earraiġ.
Is gile lóċrann an tiġe-soluis ná lóċrann an roṫair.

**Ceist.**—Ciaca is gile—an ġrian nó an ġealaċ?
**Freagra.**—Is gile an ġrian ná an ġealaċ.

## Dorċa.

Bíonn na h-oiḋċeanta dorċa ins an ngeiṁreaḋ.
Ní bíonn an tráṫnóna dorċa ins an saṁraḋ.
Fear dorċa iseaḋ fear gan radarc, nó fear go bfuil an croiceann duḃ aige.
Tá fir dorċa i n-Aifric.
Nuair a bíonn long iaraċta sa ċuan bíonn fear dorċa uirṫi anois is arís.

**Ceist.**—Ciaca is dorċa—oiḋċe geiṁriḋ nó oiḋċe samraiḋ?
**Freagra.**—Oiḋċe geiṁriḋ, gan amras.

## ciuin—ciuine.

Tá an ċú an-ċiuin anois.
Níl an gé ciuin anois ṁar atá sceannraḋ uirṫi.
Is ciuine an ċú ná an gé.
Is ciuine an loċ ná an ḟairrge.
Is ciuine Taḋg ná Tomás.
Is ciuine an gleann ná an sliaḃ.
Is ciuine cailín ná garsún.
Is ciuine an oiḋċe ná an lá.
Is ciuine an cuan ná an ḟairrge.

**Ceist.**—Ciaca is ciuine—an ċú nó an gé?
**Freagra.**—An ċú.

## ciallṁar—ciallṁaire.

Tá ciall ag Peadar; níl ciall ag Íde fós; tá sí óg.
Tá ciall ṁaiṫ ag Máire.
Bean ċiallṁar iseaḋ Máire.
Is ciallṁaire Máire ná Cáit.
Is ciallṁaire Cáit ná Íde.
Is ciallṁaire Liam ná Art.
Is ciallṁaire fear ná garsún.
Is ciallṁaire Nóra ná Muiris.

**Ceist.**—Ciaca is ciallṁaire—Máire nó Cáit?
**Freagra.**—Is ciallṁaire Máire ná Cáit.

## doiṁin—doiṁne.

Tá an ḟairrge doiṁin.
Tá an tobar doiṁin.
Tá an ṁeadar doiṁin.
Is doiṁne an ḟairrge ná an loċ.
Is doiṁne an loċ ná an tobar.
Is doiṁne an tobar ná an ṁeadar.
Is doiṁne an ṁeadar ná an buicéad.

Is doiṁne an mála ná an máilín.
Is doiṁne an t-umar ná an ġloine.

**Ceist.**—Ciaca is doiṁne—an ḟairrge nó an tobar?

**Freagra.**—Is doiṁne an ḟairrge.

## Éadoiṁin—Éadoiṁne.

Níl an t-umar doiṁin, tá sé éadoiṁin.
Níl an pláta doiṁin, tá sé éadoiṁin.
Tá an sruṫán éadoiṁin.
Is éadoiṁne an sruṫán ná an loċ.
Is éadoiṁne an loċ ná an ḟairrge.
Is éadoiṁne an máilín ná an mála.
Is éadoiṁne an bád ná an long.
Is éadoiṁne an gloine ná an crúsca.

**Ceist.**—Ciaca is éadoiṁne—an loċ nó an ḟairrge?

**Freagra.**—Is éadoiṁne an loċ.

## Daor—Daoire.

Rud daor iseaḋ carra-gluaiste.
Rud daor iseaḋ capall-ráis.
Is daoire carra-gluaiste ná roṫar.
Is daoire galtán ná bád iascaiġ.
Is daoire gual ná móin.
Is daoire uisce-beaṫa ná fíon.
Is daoire na spéaclaí ná an páipéar.
Is daoire an capall ná an t-asal.
Is daoire gé ná cearc.
Is daoire cába Ḃriġde ná seál Ṁáire.

**Ceist.**—Ciaca is daoire—carra-gluaiste nó roṫar?

**Freagra.**—Is daoire carra-gluaiste.

## Saor—Saoire.

Rud saor isead salann.
Rud saor iseaḋ peann.
Rud saor iseaḋ uisce.
Rud saor iseaḋ bainne.
Rud saor iseaḋ páipéar nuaḋaċta.
Is saoire rotar ná carra-gluaiste.
Is saoire asal ná capall.
Is saoire báḋ iascaiġ ná galtán.
Is saoire caipín ná hata.

**Ceist.**—Ciaca is saoire—rotar nó carra-gluaiste?

**Freagra.**—Is saoire rotar.

## Fuar—Fuaire.

Bíonn an aimsear fuar ins an ngeiṁreaḋ. Bíonn na laeṫeanta fuar agus na hoiḋċeanta fuar.
Ní bíonn an aimsear fuar ins an tsaṁraḋ.
Is fuaire an geiṁreaḋ ná an saṁraḋ.
Is fuaire uisce an tobar ná uisce an ċorcáin.

**Ceist.**—Ciaca is fuaire—an fóġmar nó an geiṁreaḋ?

**Freagra.**—Is fuaire an geiṁreaḋ.

## Te—Teo.

Tá an teine te.
Tá an corcán te.
Tá Taḋg agus Máire te anois.
Tá Tomás agus Míċeál te.
Tá Peadar te leis.
Bíonn na laeṫeanta te ins an tsaṁraḋ.
Is teo an saṁraḋ ná an fóġmar.

**Ceist.**—Ciaca is teo—lá saṁraiḋ nó lá geiṁriḋ?

**Freagra.**—Is teo lá saṁraiḋ.

## FURAISTE—FUSA.

Is furaiste an focal "bó" a ráḋ.
Is furaiste le Taḋg an páipéir a léiġeaṁ.
Is furaiste le Tomás an t-arḃar a baint, mar atá speal ġéar aige.
Is fusa le Tomás obair a ḋéanaṁ ná le Míċeál.
Is fusa le ḋuine ḃeit ag cainnt ná ḃeit ag obair.

## DEACAIR—DEACRA.

Is ḋeacair a ráḋ cé tá sa ċarra-gluaiste.
Is ḋeacair a ráḋ cé hé an fear atá ar an rotar eile.
Is ḋeacair a ráḋ cá ḃfuil na muilneóirí anois.
Is ḋeacra ḃeit ag obair ná ḃeit ag cainnt.

## SEAN-RÁIḊTE.

Ní truimíde an loċ an laċa.
Ní truimide an eaċ an tsrian.
Ní truimide an ċaora an olann, agus
Ní truimide an ċolann a ciall.
(truimide=truime.)
Is fearr riṫ ṁaiṫ ná droċ-ṡeasaṁ.
Is giorra cabair Dé ná an doras.
Is fearr béasa ná breáġṫaċt.

Is fearr an t-saoirseaċt ná an t-airgead,
Is fearr an t-saoirseaċt ná an t-ór.

## (III.—AN T-ṠÁR-ĊÉIM.)

Sé Carrán Tuatail an sliaḃ is aoirde i nÉirinn.
Sé an t-umar an rud is ísle sa ṁaċa.
Cé h-é an fear is láidre i nÉirinn anois?
Sé Baile Áta Cliat an ċataiṙ is mó i nÉirinn.

Sé an sicín an rud is luġa sa ṁaċa.
Sí an tSionainn an aḃa is sia i nÉirinn.
Sean daoine isead Taḋg, Máire, Tomás agus Séamus, aċ sé Taḋg an duine is sine aca.
Sí Úna an páisde is óige atá ann.
Sé Tomás an spealadóir is fearr sa ṗaróiste.
Sé an peacaḋ an rud is measa.
Sí an ṁil an rud is milse.
Sí an Ġaeḋilg an teanga is breáġṫa ins an doṁain.
Sí Cill Áirne an áit is áilne i nÉirinn.
Sí an ġrian an solus is gile sa spéir.

## Ċóṁ...........le.

Níl Beann Éadair ċóṁ árd le Carrán Tuaṫail.
Níl Áṫ-Luain ċóṁ íseal leis an ḃfairrge.
Níl Gaillíṁ ċóṁ mór le Béal Feirste.
Níl Corcaiġ ċóṁ beag le Caṫair Saiḋḃín.
Níl an Life ċóṁ fada leis an tSiuir.
Níl an Béarla ċóṁ aosta leis an nGaoluinn.
Níl Conntae Ċilldara ċóṁ leaṫan le Conntae Ċorcaiġe.
Níl aon tír eile ċóṁ maiṫ le n-ár dtír féin.
Níl aon níd ċóṁ olc le tír gan teanga.
Níl an Bóinn ċóṁ mall leis an Máig.
Níl aon teanga eile ċóṁ milis leis an Gaoluinn
Níl aon áit eile i nÉirinn ċóṁ áluinn le Cill Áirne.
Níl aḃa eile i nÉirinn ċóṁ breáġ leis an Aḃainn Mór i gConntae Ċorċaiġe.
Níl an talaṁ i gConntae an Ċláir ċóṁ saiḋḃir leis an dtalaṁ i nGleann na Meala.
Níl ceol ar doṁan ċóṁ binn le ceol na h-Éireann.

Níl an taoḃ ṫoir de'n oileán ċóṁ fiaḋain leis an dtaoḃ ṫiar.

Ċóṁ bán le sneaċta.
Ċóṁ duḃ le gual.
Ċóṁ luaṫ leis an ġaoiṫ.
Ċóṁ árd leis an spéir.
Ċóṁ tirm le cnáṁ.
Ċóṁ cruaiḋ le hiarann.
Ċóṁ te leis an dteine.
Ċóṁ liaṫ le broc.
Ċóṁ lag leis an uisce
Ċóṁ dána le muic.
Ċóṁ dearg le fuil.
Ċóṁ buiḋe le hór.
Ċóṁ trom le cloiċ.
Ċóṁ mín le síoda.
Ċóṁ sleaṁain le gloine.
Ċóṁ macánta le huan.
Ċóṁ mór le cnoc.
Ċóṁ cam le haḋarc puic.
Ċóṁ lán le mála.
Ċóṁ reaṁar le muic.
Ċóṁ díreaċ le riaġail.
Ċóṁ milis le mil.
Ċóṁ fiaḋain le girrfiaḋ.
Ċóṁ geal leis an eala.
Ċóṁ folláin le breac.
Ċóṁ tanaiḋe le snáṫaiḋ.
Ċóṁ riġin le gad.
Ċóṁ caol leis an dtlúiṫ.
Ċóṁ tiuġ le clár.
Ċóṁ fuar leis an sneaċta.
Ċóṁ saor le sean-iarann.
Ċóṁ boḋar le cloiċ.
Ċóṁ marḃ le cat.

Ċóṁ aosta leis na sean-ḃóiṫriḃ.
Ċóṁ gasta le fear na méaracán.
Ċóṁ mór le sean ḃó agus coca féir.
(Mór=gráḋaċ.)

Ceist agam ort :—

**Ċóṁ h-árd le falla,**
**Ċóṁ bán le bainne,**
**Ċóṁ dearg le fuil,**
**Ċóṁ milis le mil.—An t-uḃall.**

## ÁITEANNA I N-ÉIRINN.

### MÓR.

| | | |
|---|---|---|
| Teampull Mór | Ros Mór | Mullaċ Mór |
| Tulaċ Mór | Log Mór | Árd Mór |
| Tobar Mór | Loċ Mór | Bealaċ Mór |
| Baile Mór | Cnoc Mór | Carraig Mór |
| Gleann Mór | Doṁnaċ Mór | Lios Mór |

### BEAG.

| | | |
|---|---|---|
| Ros Beag | Corraċ Beag | Na Cealla Beaga |
| Árd Beag | Dún Beag | Aonaċ Beag |
| Baile Beag | Cill Beag | Carraig Ḃeag |

### FADA.

| | | |
|---|---|---|
| Áṫ-fada | Drom Fada | Cnoc Fada |
| | Beann Ḟada | |

### GEARR.

| | | |
|---|---|---|
| Cros Ġearr | Gleann Gearr | Gearr Baile |

### SEAN.

| | | |
|---|---|---|
| Sean Cill | Sean Drom | Sean Guala |
| Sean Baile | | Sean Dún |

## Bán.

| | | |
|---|---|---|
| Mullaċ Bán | Droim Bán | Ceaṫramaḋ Bán |
| Ráṫ Bán | | Gleann Bán |

## Duḃ.

| | | |
|---|---|---|
| Duḃlinn | Ráṫ Duḃ | Bóṫar Duḃ |
| Lios Duḃ | Baile Duḃ | Carraig Ḋuḃ |

## Buiḋe.

| | | |
|---|---|---|
| Bóṫar Buiḋe | Bearna Buiḋe | Cnoc Buiḋe |
| Bealaċ Buiḋe | Corraċ Buiḋe | Gort Buiḋe. |

## Dearg.

| | | |
|---|---|---|
| Ráṫ Dearg | Dearg Ráṫ | Béal Dearg |

## Breac.

| | | |
|---|---|---|
| Baile Breac | Cnoc Breac | Mullaċ Breac |
| Coill Ḃreac | Cill Ḃreac | |

## Ruaḋ.

| | | |
|---|---|---|
| Sliaḃ Ruaḋ | Mullaċ Ruaḋ | Carraig Ruaḋ |
| Cnoc Ruaḋ | Gort Ruaḋ | Gleann Ruaḋ |

## Glas.

| | | |
|---|---|---|
| Árd Glas | Baile Glas | Cnoc Glas |
| Carn Glas | Tulaċ Glas | Glas Loċ |

## Gorm.

| | | |
|---|---|---|
| Cnoc Gorm | Beann Gorm | Poll Gorm. |
| Gorm Inis | Bearna Gorma | |

## Liaṫ.

| | | |
|---|---|---|
| Craoḃ Liat | Lios Liat | Ros Liat |
| Carraig Liat | Liat Mór | |

## Garḃ.

| | | |
|---|---|---|
| Gleann Garḃ | Drom Garḃ | Páirc Ġarḃ |
| Garḃ Cluain | Cluain Ġarḃ | |

## Mín.

| | | |
|---|---|---|
| Bótar Mín | Mullaċ Mín | Árd Mín |
| Cluain Ṁín | Bárr Mín | Mín Ḃán |

## Caoin.

| | | |
|---|---|---|
| Drom Caoin | Catair Ċaoin | Ros Caoin |
| Inis Caoin | Gleann Caoin | Dún Caoin |

## Áluinn.

| | | |
|---|---|---|
| Tulaċ Áluinn | Carraig Áluinn | Máġ Áluinn |
| Glas Áluinn | Doire Áluinn | |

## Fionn.

| | | |
|---|---|---|
| Fionn Tráiġ | Fionn Glas | Inis Bó Finne |
| Árd Fionn | Aill Finn | Cúl Fionn |

## Aoiḃinn.

| | | |
|---|---|---|
| Árd Aoiḃinn | Cnoc Aoiḃinn | Ráṫ Aoiḃinn |
| Drom Aoiḃinn | Dair Aoiḃinn | |

## Leaṫan.

| | | |
|---|---|---|
| Árd Leatan | Gort Leatan | Lios Leatan |

## CAOL.

Gleann Caol    Doire Caol    Cill Ċaol

## CAM.

Gleann Cam    Camóg    Cam Abainn

## ÍSEAL.

Át-íseal    Mág Íseal    Gort Íseal

## MEAḊÓN.

Inis Ṁeaḋón    Cill Ṁeaḋón

## AN T-AIDIAĊT.

## AN ĊÉAD DÍOĊLAONAḊ.

| | Uimir Uaṫaiḋ | | U. Iolraiḋ |
|---|---|---|---|
| | Fir-innscin | Bain-innscin | F. agus B. |
| T.A. | mór | mór | móra |
| T.G. | móir | móire | mór |
| T.T. | mór | móir | móra |
| T. Gar. | móir | mór | móra |
| T.A. | deas | deas | deasa |
| T.G. | deis | deise | deas |
| T.T. | deas | deis | deasa |
| T. Gar. | deis | deas | deasa |
| T.A. | díreaċ | díreaċ | díreaċa |
| T.G. | dírig | dírige | díreaċ |
| T.T. | díreaċ | dírig | díreaċa |
| T. Gar. | dírig | díreaċ | díreaċa |

## An Dara Díoċlaonaḋ.

| | Uiṁir Uaṫaiḋ | | U. Iolraiḋ |
|---|---|---|---|
| | Fir-innscin | Bain-innscin | F. agus B. |
| T.A. | maiṫ | maiṫ | maiṫe |
| T.G. | maiṫ | maiṫe | maiṫ |
| T.T. | maiṫ | maiṫ | maiṫ |
| T. Gar. | maiṫ | maiṫ | maiṫe |
| T.A. | láidir | láidir | láidre |
| T.G. | láidir | láidre | láidir |
| T.T. | láidir | láidir | láidre |
| T. Gar. | láidir | láidir | láidre |
| T.A. | milis | milis | milse |
| T.G. | milis | milse | milis |
| T.T. | milis | milis | milse |
| T. Gar. | milis | milis | milse |

## An Treas Díoċlaonaḋ.

| | Uiṁir Uaṫaiḋ F. agus B. | Uiṁir Iolraiḋ F. agus B. |
|---|---|---|
| T.A. | fearaṁail | fearaṁla |
| T.G. | fearaṁla | fearaṁail |
| T.T. | fearaṁail | fearaṁla |
| T.A. | flaiṫeaṁail | flaiṫeaṁla |
| T.G. | flaiṫeaṁla | flaiṫeaṁail |
| T.T. | flaiṫeaṁail | flaiṫeaṁla |

## An Ceaṫraṁaḋ Díoċlaonaḋ.

Níl aon aṫruġaḋ ann.

| | Uiṁir Uaṫaiḋ F. agus B. | Uiṁir Iolraiḋ F. agus B. |
|---|---|---|
| T.A. | fada | fada |
| T.G. | fada | fada |
| T.T. | fada | fada |

## An t-Aidiaċt.

Díoċlaonta.

Sin é ceann an ḟir ṁóir. .. .. I.
Sin é bosca na cailce báine.

Sin é lúb an ḃóṫair ṁín. .. II.
Sin é earball na con ciúine.

Sin é siopa an ḟir ḟlaiṫeaṁla. .. III.

Sin é taoḃ an umair fada. .. IV.

## Díoċlaonta leis an t-Alt agus an t-Aidiaċt.

| | | |
|---|---|---|
| T.A. | an fear mór | na fir ṁóra |
| T.G. | an ḟir ṁóir | na ḃfear mór |
| T.T. | leis an ḃfear ṁór | leis na fearaiḃ móra |
| T. Gar. | a ḟir ṁóir | a ḟeara móra |
| T.A. | an leaḃar deas | na leaḃair ḋeasa |
| T.G. | an leaḃair ḋeis | na leaḃar deas |
| T.T. | leis an leaḃar ḋeas | leis na leaḃraiḃ deasa |
| T.Gar. | a leaḃair ḋeis | a leaḃra ḋeasa |

| | | |
|---|---|---|
| t.a. | an bád ṁaiṫ | na báid ṁaiṫe |
| t.t. | leis an mbád ṁaiṫ | leis na bádaiḃ maiṫe |
| t. gair. | a ḃáid ṁaiṫ | a ḃáda maiṫe |

| | | |
|---|---|---|
| t.a. | an ṗáirc glas | na páirceanna glasa |
| t.g. | na páirce glaise | na bpáirceanna nglas |
| t.t. | ins an bpáirc glais | ins na páirceannaiḃ glasa |
| t. gair. | a ṗáirc glas | a ṗáirceanna glasa |

| | | |
|---|---|---|
| t.a. | an ċasóg ġeal | na casóga geala |
| t.g. | na casóige gile | na gcasóg ngeal |
| t.t. | ar an gcasóig gil | ar na casógaiḃ geala |
| t. gair. | a ċasóg ġeal | a ċasóga geala |

| | | |
|---|---|---|
| t.a. | an ċos ḃeag | na cosa beaga |
| t.g. | na coise bige | na gcos mbeag |
| t.t. | ó'n gcois ḃig | ó na cosaiḃ beaga |
| t. gair. | a ċos ḃeag | a ċosa beaga |

| | | |
|---|---|---|
| t.a. | an ḃróg ḋuḃ | na bróga duḃa |
| t.g. | na bróige duiḃe | na mbróg duḃ |
| t.t. | ar an mbróig ḋuiḃ | ar na brógaiḃ duḃa |
| t. gair. | a ḃróg ḋuḃ | a ḃróga duḃa |

| | | |
|---|---|---|
| t.a. | an duine fearaṁail | na daoine fearaṁla |
| t.g. | an ḋuine ḟearaṁla | na ndaoine ḃfear-aṁail |
| t.t. | le nduine ḟearaṁail | le na daoiniḃ fear-aṁla |
| t. gair. | a ḋuine ḟearaṁail | a ḋaoine fearaṁla |

| | | |
|---|---|---|
| T.A. | an buaċaill misneaṁail | na buaċaillí misneaṁla |
| T.G. | an ḃuaċalla ṁisneaṁla | na mbuaċaill misneaṁail |
| T.T. | leis an mbuaċaill ṁisneaṁail | leis na buaċaillíḃ misneaṁla |
| T. Gair. | a ḃuaċaill ṁisneaṁail | a ḃuaċaillí misneaṁla |

| | | |
|---|---|---|
| T.A. | an geata briste | na geataí briste |
| T.G. | an ġeata ḃriste | na ngeata mbriste |
| T.T. | ar an ngeata ḃriste | ar na geataíḃ briste |
| T. Gair. | a ġeata ḃriste | a ġeataí briste |

| | | |
|---|---|---|
| T.A. | an cat beag bán | na cait beaga bána |
| T.G. | an ċait ḃig ḃáin | na gcat mbeag mbán |
| T.T. | do'n gcat ḃeag ḃán | do na caitiḃ beaga bána |
| T. Gair. | a ċait ḃig ḃáin | a ċait beaga bána |

## Céimeanna Coindeilge.

| | | | |
|---|---|---|---|
| Árd | Níos aoirde | Is aoirde | High. |
| Íseal | „ ísle | „ ísle | Low. |
| Láidir | „ láidre | „ láidre | Strong. |
| Lag | „ laige | „ laige | Weak. |
| Mór | „ mó | „ mó | Big. |
| Beag | „ luġa | „ luġa | Little. |
| Fada | „ sia | „ sia | Long. |
| Gairid | „ giorra | „ giorra | Short. |
| Sean | „ sine | „ sine | Old. |
| Óg | „ óige | „ óige | Young. |
| Leaṫan | „ leiṫne | „ leiṫne | Broad. |
| Caol | „ caoile | „ caoile | Narrow. |
| Maiṫ | „ fearr | „ fearr | Good. |

| | | | |
|---|---|---|---|
| Olc | Níos measa | Is measa | Bad. |
| Trom | ,, truime | ,, truime | Heavy. |
| Éadtrom | ,, éadtruime | ,, éadtruime | Light. |
| Mear | ,, mire | ,, mire | Quick. |
| Mall | ,, moille | ,, moille | Slow. |
| Milis | ,, milse | ,, milse | Sweet. |
| Searḃ | ,, seirḃe | ,, seirḃe | Sour. |
| Breáġ | ,, breáġṫa | ,, breáġṫa | Fine. |
| Gránda | ,, gránda | ,, gránda | Ugly. |
| Áluinn | ,, áilne | ,, áilne | Beautiful. |
| Bog | ,, buige | ,, buige | Soft. |
| Cruaiḋ | ,, cruaiḋe | ,, cruaiḋe | Hard. |
| Géar | ,, géire | ,, géire | Sharp. |
| Maol | ,, maoile | ,, maoile | Bald, bare. |
| Geal | ,, gile | ,, gile | Bright. |
| Dorċa | ,, dorċa | ,, dorċa | Dark. |
| Ciuin | ,, ciuine | ,, ciuine | Quiet. |
| Ciallṁar | ,, ciallṁaire | ,, ciallṁaire | Sensible. |
| Doiṁin | ,, doiṁne | ,, doiṁne | Deep. |
| Éadoiṁin | ,, éadoiṁne | ,, éadoiṁne | Shallow. |
| Daor | ,, daoire | ,, daoire | Dear. |
| Saor | ,, saoire | ,, saoire | Cheap. |
| Fuar | ,, fuaire | ,, fuaire | Cold. |
| Te | ,, teo | ,, teo | Hot. |
| Furaiste | ,, fusa | ,, fusa | Easy. |
| Deacair | ,, deacra | ,, deacra | Difficult. |
| Tirim | ,, tiorma | ,, tiorma | Dry. |
| Glas | ,, glaise | ,, glaise | Green. |
| Gar | ,, goire | ,, goire | Near. |

# Cuid a Trí.—Na hUiṁreaċa, An Réaṁ-ḟocal, ⁊ An Doiḃriaṫar.

## Ag Cóṁaireaṁ.

**Aon.**

Níl aċ aon ḟear aṁáin sa ḃád.
Níl aċ aon ḃó aṁáin ag ól.
Níl aċ aon ċapall aṁáin ag iṫe.
Níl aċ aon ċoinín aṁáin ag an dtobar.
Tá aon ṁadra aṁáin ag Tomás.
Tá aon ṁála aṁáin ar an urlár.

**Ḋá.**

Tá ḋá láiṁ agam. Tá ḋá ṡúil ionnam.
Tá ḋá ċluais orm. Tá ḋá ċois fúm.

Tá ḋá ḃuin sa ṁaċa.
Tá ḋá ċapall ann leis.
Tá ḋá aḋairc ar an mbuin.
Tá ḋá ċluais ḟada ar an gcoinín.
Tá ḋá ḃád ar an loċ.
Tá ḋá speil ag na fearaiḃ.
Tá ḋá ċirc sa ṁaċa.
Tá ḋa ḟuinneoig sa tiġ sin.

Tá an speal 'n-a ḋá láiṁ ag Tomás.
Tá an páipear 'n-a ḋá láiṁ ag Tadġ.
Tá an téad 'n-a dá láiṁ ag Úna.

## NA h-UIṀREAĊA.

1. cos.
2. dá ċois.
3. trí cosa.
4. ceiṫre cosa
5. cúig cosa.
6. sé cosa.
7. seaċt gcosa.
8. oċt gcosa.
9. naoi gcosa.
10. deiċ gcosa.
11. aon ċos déag.
12. dá ċois déag.
13. trí cosa déag.
14. ceiṫre cosa déag.
15. cúig cosa déag.
16. sé cosa déag.
17. seaċt gcosa déag.
18. oċt gcosa déag.
19. naoi gcosa déag.
20. fiċe cos.

30. deiċ gcapaill a's fiċe.
50. deiċ gcapaill a's daċad.
70. deiċ gcapaill a's trí fiċid.
90. deiċ gcapaill a's ċeiṫre fiċid.
40. daċad capall.
60. trí fiċid capall.
80. ċeiṫre fiċid capall.
100. céad capall.
1000. míle capall.

Tá trí cosa fé'n stól.
Tá trí géana ar an bport.
Tá ceiṫre bláṫa dearga ann.
Tá ceiṫre potaí fé'n gcarra-gluaiste.
Tá cúig méaranna ar mo láiṁ.
Tá cúig plátaí sa rang soin.
Tá sé sicíní ann.
Tá sé fúnsaí ar an ṁeidir.
Tá seaċt lá sa tseaċtṁain.
Ḃfuil seaċt mbáid sa ċuan?
Ḃfuil oċt n-acra sa ġort?
Níl oċt gcapall sa ṁaċa.
Ḃfuil naoi gcloċa plúir sa ṁála?
Níl naoi mba ann.
Tá deiċ méaranna agam.
Ḃfuil deiċ mbláṫa ann.

**ceann.**

An 'mó capall sa ṁaċa?
Tá ḋá ċeann ann.
Cad tá ḋá ḋéanaṁ aca?
Tá ceann aca ag ól uisce agus ceann eile ag iṫe coirce.
An 'mó cos fé'n stól?
Tá trí ċinn fé.
An 'mó cos fé'n gcaṫaoir?
Tá ceiṫre cinn fúiṫi.
An 'mó méar ar do láiṁ?
Tá cúig cinn uirṫi.

| | | |
|---|---|---|
| Tá fiċe scilling i bpúnt | .. .. | £1 |
| Tá ḋá ṗinginn ḋéag i scilling | .. | 1/- |
| Tá ceiṫre coróineaċa i bpúnt | .. | 5/-×4 |
| Tá cúig scillinge i gcoróin | .. .. | 5/- |
| Tá ḋá scilling is réal i leaṫ-ċoróin | .. | 2/6 |

**Ceist agam ort:—**

**Trí ċosa i náirde agus ḋá ċois ar talaṁ,**
**Agus ceann an duine ḃeo i mbéal an duine ṁairḃ.—Corcán ar ċeann duine.**

## RANN DO'N AOS ÓG.

A haon is a haon—a dó:
Ḃí rí ann fad ó.
A haon is a dó—a trí:
Aċ is fad ó ḃí.
A haon is a trí—a ceaṫair:
Ceiṫre bróga leaṫair,
A haon is a ceaṫair—a cúig:
Cuir an cat ar ruaig.
A haon is a cúig—a sé:
Im, arán, is té.

A haon is a sé—a seaċt:
  Tá an lá ag teaċt.
A haon is a seaċt—a hoċt:
  Beiḋ spórt againn anoċt.
A haon is a hoċt—a naoi:
  Fáinne geal an lae.
A haon is a naoi—a deiċ:
  An mbeiḋ an lá so te?
    Ó! ní ḟeadar me!

## Daoine.

Tá duine sa ḃáḋ.
Tá duine ag ól.
Tá duine ag sníoṁ.

Tá daoine ag obair sa ġort.
Tá daoine ag imirt sa ṗáirc.
Tá daoine ag caint sa tsiopa.

| | |
|---|---|
| Séamus .. .. .. | duine (fear) |
| Séamus+Peadar .. .. | beirt |
| S+P+Tomás .. .. .. | triúr |
| S+P+T+Micéal .. .. | ceaṫrar |
| S+P+T+M+Eiḃlín .. .. | cúigear |
| S+P+T+M+E+Nóra .. | seisear |
| S+P+T+M+E+N+Úna .. | mór-ḟeisear, seaċtar |
| S+P+T+M+E+N+Ú+Muiris | oċtar |
| S+P+T+M+E+N+Ú+M+Íde | naonḃar |
| S+P+T+M+E+N+Ú+M+Í+ Cáit .. .. .. | deiċneaḃar |

## Beirt.

Tá beirt sa ṁaċa.
Tá beirt sa ċistin.
Tá beirt fé'n gcrann.
Tá beirt ḟear sa ġort.
Tá beirt ḟear sa ċarra-ġluaiste.

Tá beirt ḃan ann leis.
Tá beirt ḃan gan ḃeiṫ sa ċarra-gluaiste.

Dá+ḟear+ḋéag=dáréag=12 (daoine.)

**Ceaṫrar cailleaċ gan ḃeiṫ manntaċ;**
**Ceaṫrar Francaċ gan ḃeiṫ buiḋe;**
**Ceaṫrar gréasaiḋe gan ḃeiṫ bréagaċ;**
**'Sin dáréag ná fuil sa tír.**
**(Sean-Ráḋ.)**

**Duine gan dinnéar, beirt ċun suipéir.**
**(Sean-Ráḋ.)**

| | |
|---|---|
| 1. fear | an fear. |
| 2. beirt ḟear | an ḃeirt ḟear. |
| 3. triúr fear | an triúr fear. |
| 4. ceaṫrar fear | an ceaṫrar fear. |
| 5. cúigear fear | an cúigear fear. |

| | |
|---|---|
| 1. bean | an ḃean. |
| 2. beirt ḃan. | an ḃeirt ḃan. |
| 3. triúr ban | an triúr ban. |

**Rud beag a ḃí ag fás ar ċrann; ċonnaic beirt é; ṫóg cúigear é; ċogain dáreag é, agus do leig aoinne aṁáin siar é.—Uḃall.**

Ċonnaic, saw; ṫóg, took; ċogain, chewed; do leig, let, allowed; siar, back.

**Ceist agam ort:-**

**Ceaṫrar ag riṫ, ceaṫrar ag criṫ,**
**Beirt ag déanaṁ eolais,**
**Agus fear an ġioblaċáin ag riṫ 'na ndiaiḋ.**
**—An Ḃó.**

Ag criṫ, shaking; fear an ġioblaċáin, tail.

## An t-Seaċtṁain.

| | | |
|---|---|---|
| An ċéad lá .. | an 1aḋ lá .. | Dia Luain. |
| An dara lá .. | an 2aḋ lá .. | Dia Máirt. |
| An tréas la .. | an 3aḋ lá .. | Dia Céadaoin. |
| An ceaṫraṁaḋ lá | an 4aḋ lá .. | Diardaoin. |
| An cúigṁaḋ lá .. | an 5aḋ lá .. | Dia hAoine. |
| An séiṁaḋ lá .. | an 6aḋ lá .. | Dia Saṫairn. |
| An seaċtṁaḋ lá .. | an 7aḋ lá .. | Dia Doṁnaiġ. |

| Na Ráiṫe. | Na Míosa. |
|---|---|
| 1. Earraċ | Feaḃra, Márta, Aibreán. |
| 2. Saṁraḋ | Bealtaine, Meiṫeaṁ, Iúl. |
| 3. Fóġṁar | Luġnasa, Meaḋon-Fóġṁair, Deireaḋ Fóġṁair. |
| 4. Geiṁreaḋ | Saṁain, Mí na Nodlag, Eanair. |

Tá ceiṫre seaċtṁaine sa ṁí.
Tá ceiṫre ráiṫe sa ḃliaḋain.
Tá trí ṁí sa ráiṫe.
Tá seaċt lá sa tseaċtṁain.
Tá dá ṁí déag sa ḃliaḋain.

## Cúpla.

Tá cúpla fear sa gort.
Tá cúpla capall sa ṁaċa.
Tá cúpla bád ar an loċ.
Tá cúpla cailín sa ṗáirc.
Tá cúpla cearc sa ṁaċa

# An Réam-ḟocal agus an Tuiseal Geineaṁnaċ.

## OS CIONN (Over, above).

Tá an crann os cionn an ġarrúin.
Tá an ġéag os cionn an ċasáin.
Tá an t-éan os cionn an ḟir.
Tá an gal os cionn na traenaċ.
Cuir do láṁ os cionn do leabair.
Tá an tuiġe os cionn an dorais.
Níl an scáṫán os cionn an dorais.
Cuir do láṁ os cionn do ċinn.
Tá an deataċ os cionn an ċorcáin.
Ḃfuil crúḋ capaill os cionn an dorais?

## I N-AICE (Near).

Tá an coinín i n-aice an tobair.
Tá an capall i n-aice an dorais.
Tá Art óg i n-aice an loċa.
Tá an bó i n-aice an asail.
Tá Brian i n-aice an ċrainn.
Tá Séamus i n-aice an ġarrúin.
Tá an bord i n-aice na fuinneoige.
Tá na sicíní i n-aice na circe.
Tá Cáit i n-aice na meidre.
Tá an bád iascaiġ i n-aice an tiġe soluis.

## TRASNA (Across, over).

Tá Liam ag dul trasna an loċa i mbád.
Tá casán ag dul trasna na páirce.
Níl casán ag dul trasna an ġuirt.
Níl na géana ag dul trasna na h-abann.

Tá sċamall ag teaċt tarsna na spéire.
Bíonn an cú ag riṫ tarsna an ċnuic gaċ lá.
Táim ag tarraċ líne tarsna an ċláir.
Tá Seán ag gabáil tarsna an urláir.
Tá an ġaoṫ ag teaċt tarsna na sléibte.

## TAR ÉIS (After).

Tá Taḋg tuirseaċ tar éis an lae.
Níl Tomás tuirseaċ tar éis na h-oibre fós.
Tá Pádraig tar éis cainnte leis an mnaoi.
Níl Cáit tar éis oibre na maidne fós.
Bíonn na páisdí ag imirt tar éis scoile.
Tá tart ar Ṗeadar tar éis teasa an lae.
Tá Míċeál tar éis na speile a ġéarúġaḋ.
Tá Tomás tar éis arḃair a ḃaint.
Tá Máire tar éis na cistineaċ a ġlanaḋ suas.

## ĊUN (To, towards).

Táid siad ag dul ċun an tiġe.
Níl an galtán ag cur ċun fairrge.
Do ṫóg sé deoċ uisce ċun an ġarrúin.
Tá an traen ag dul ċun na caṫraċ.
Tá speal ag Tomás ċun arḃair a ḃaint.
Do ṡuiḋ Taḋg síos ċun an ṗáipéir a léiġeam.
Tá Míċeál ċun faoḃair do ċur ar an speil.
Tá Cáit ċun cuiginne a ḋéanaṁ.
Tá an galtán ag teaċt ċun na tíre.
Tá an capall mór gléasta ċun oibre.

## I GCAIṪEAṀ (During).

Bíonn na fir ag obair i gcaiṫeaṁ an lae.
Bíonn Art ag snáṁ sa loċ i gcaiṫeam an tsaṁ-raiḋ.
Ní ḃíonn arḃar sa gort i gcaiṫeaṁ an ġeiṁriḋ.

Bíonn an píopa dúnta i gcaiṫeaṁ na h-oíḋċe.
Bíonn Cáit ag obair i gcaiṫeaṁ na maidne.
Bíonn Úna agus Muiris ar scoil i gcaiṫeaṁ na seaċtṁaine.
Ní ḃíonn liam sa ḃád i gcaiṫeaṁ na h-oíḋċe.
Bíonn Tadg ag léiġeaṁ i gcaiṫeaṁ an tráṫnóna.
Bíonn tart ar Ṗeadar i gcaiṫeaṁ na h-aimsire te.

## AR AĠAIḊ (Opposite).

Tá an garsún 'n-a ṡeasaṁ ar aġaiḋ an ḟir.
Tá Ide 'n-a seasaṁ ar aġaiḋ an ċailín amaċ.
Níl Cáit 'n-a seasaṁ ar aġaiḋ an dorais amaċ.
Níl sí ar aġaiḋ an scáṫáin amac.
Tá Tadg 'n-a ṡuiḋe ar aġaiḋ na teineaḋ amaċ.
Tá Pádraig 'n-a ṡeasaṁ ar aġaiḋ na mná.
Tá an ċú ar aġaiḋ an ġarsúin amaċ.
Níl bád liaim ar aġaiḋ an tiġe fós.
Tá an galtán ar aġaiḋ béil an ċuain amaċ.

## I nDIAIḊ (After, behind).

Tá an rotair i ndiaiḋ an ċapaill.
Tá an carra-gluaiste i ndiaiḋ an rotair.
Tá an bád beag i ndiaiḋ an ḃáid ṁóir.
Níl an ċú i ndiaiḋ an ċoinín.
Tá Brian i ndiaiḋ an ġéiḋ.
Tá rian i ndiaiḋ an ġaltáin.
Níl bád beag i ndiaiḋ na luinge.
Tá ceo bótair i ndiaiḋ an ċarra-gluaiste.

## AR FUAID (Through).

Tá an carra-gluaiste ag dul ar fuaid na tíre.
Bíonn na báid ag dul ar fuaid an ċuain.
Tá bláṫanna ag fás ar aid na páirce.
Bíonn Ide ag rith ar uaid an tiġe.

Tá bád liom ag dul ar fuaid an loċa.
Níl an cat ag riṫ ar fuaiḋ an triopa.
Tá loċa go leor ar fuaid na hÉireann.
Níl an madra ag riṫ ar fuaid an ġuirt anois.
Tá páirceanna móra glasa ar fuaid na háite seo.

## le h-ais (Beside).

Tá an bord le h-ais an dorais.
Tá an bóṫar le h-ais an loċa.
Tá an calaḋ le h-ais na fairrge.
Tá na sicíní le h-ais na circe.
Tá Brian le h-ais an ċrainn.
Tá an scáṫán le h-ais na fuinneoige.
Tá an garsún le h-ais an ḟir.
Tá an fear le h-ais an ġarsúin.
Tá Máire le h-ais na teineaḋ.

## ar feaḋ (During).

Bíonn Tomás ag obair ar feaḋ an lae.
Bíonn sé 'n-a ċodlaḋ ar feaḋ na h-oíḋċe.
Bíonn Art ar scoil ar feaḋ na seaċtṁaine.
Bíonn gaċ aon níḋ ag fás ar feaḋ an Earraiġ.
Bíonn an aimsear te ar feaḋ an tSaṁraiḋ.
Bíonn na fir ag obair ar feaḋ na bliaḋna.
Bíonn Cáit ag obair ar feaḋ na maidne.
Bíonn laeṫeanta saoire ag Nóra ar feaḋ míosa.
Bíonn Taḋg ag léiġeaṁ ar feaḋ uaire.

## timċeall (Around).

Tá fál mór timċeall na páirce sin.
Tá páirceanna glasa timċeall na h-áite seo.
Níl Cáit ag rinnce timċeall na meidre.
Tá Liam ag dul timċeall an loċa.
Tá bóṫar breáġ ag dul timċeall an loċa.

Tá báid móra timċeall an ċuain.
Tá sé fúnsaí timċeall na meidre.
Tá an carra-gluaiste ag dul timċeall na tíre.
Níl Máire ag dul timċeall na cistineaċ.

## COIS (By the side of).

Tá an cuan cois na fairrge.
Tá tiġ Liaim cois an loċa.
Tá an casán cois na h-aḃann.
Tá an tobar cois an ḃóṫair.
Tá an crann cois an ċasáin.
Tá tiġ na mbád cois an ċuain.
Tá Taḋg agus Máire cois na teineaḋ.
Tá an ḃó soin cois an ḟalla.
Tá an bord cois na fuinneoige.

## I dTAOḂ (About, concerning).

Tá Íde ag cainnt i dtaoḃ na báḃóige.
Tá Míċeál ag cainnt i dtaoḃ na speile.
Tá Tomás ag cainnt i dtaoḃ an arḃair.
Tá Taḋg ag cainnt i dtaoḃ ruda éigin atá ar an bpáipéar nuaḋaċta.
Tá Bríġid ag cainnt i dtaoḃ an plúir.
Tá Úna ag cainnt i dtaoḃ an luascáin.
Tá Nóra ag cainnt i dtaoḃ an ġúna.
Tá Séamus ag cainnt i dtaoḃ an uisce.
Tá na daoine ag cainnt i dtaoḃ an loċa.

## I gCEANN (At the end of, within).

Beiḋ an páipéar léiġte ag Taḋg i gceann uaire.
Beiḋ an t-arḃar bainte aca i gceann seaċtṁaine
Beiḋ Peadar ag dul ċun oibre i gceann bliaḋna
Beiḋ Bríġid ag dul a baile i gceann neomait.
Beiḋ aonaċ annso i gceann míosa.

Beiḋ an carra-gluaiste as raḃarc i gceann tamaill.
Beiḋ Muiris ar an luascán arís i gceann tamaill.
Beiḋ an traen sa ċaṫair i gceann leaṫ-uaire.
Beiḋ an long ag dul an ḟairrge amaċ i gceann uaire.

## i gcoinne (Against).

Tá an galtán ag dul i gcoinne na gaoiṫe.
Níl an galtán ag dul i gcoinne na taoide.
Níl Liam ag dul i gcoinne na h-aḃann.
Níl an bóṫar ag dul i gcoinne an ċnuic.
Níl an carra ag dul i gcoinne an roṫair.
Níl an gé ag dul i gcoinne an roṫair.
Níl an bád seoil ag dul i gcoinne na luinge.
Níl an cat ag dul i gcoinne an éin.
Tá an raḃarc ag dul i gcoinne Ṫaiḋg.

## AR SON (For the sake of).

Tá Cáit ag obair ar son a máṫar.
Tá Nóra ag obair ar son na bábóige.
Tá a lán daoine i nÉirinn ag obair ar son a dteangan.
Ar son Dé.
Ḃfuil tú ag obair ar son Éireann ?
Ḃfuil tú ag obair ar son na Gaeḋilge ?
Ḃfuil tú ag obair ar son do tíre ?

## i measg (Among).

Bíonn Séamus i measg na gcapall go minic.
Bíonn sé i measg na mbó gaċ lá.
Bíonn an-spórt i measg na bpáisdí.
Bíonn Brian i measg na ndaoine.

Tá Brian ag dul i measg na ngéana.
Tá an ċearc i measg na sicíní.
Tá fraoċ ag fás i measg na gcnoc.
Bíonn na h-éin i measg na ngéag.

## I gCÓIR (For).

Tá coirce sa ṁála i gcóir an ċapaill.
Tá Nóra ag fuaġáil i gcóir na bábóige.
Tá uisce san umar i gcóir na mbó.
Tá Taḋg ag baile i gcóir na h-oiḋċe.
Tá buicéad san dtobar i gcoir an uisce.
Níl aon níḋ le déanaṁ ag Brian i gcóir an lae.
Tá Cáit ag déanaṁ cuiginne i gcóir an ṁargaiḋ.
Tá Taḋg ag baile i gcóir a ṡúipéir.
Tá deoċ sa ġloine i gcóir an ġarsúin.

## I ḃFOĊAIR (Along with).

Tá an madra i ḃfoċair an ḟir.
Tá an cú i ḃfoċair an ġarsúin.
Tá an ḃó i ḃfoċair an asail.
Tá an garsún i ḃfoċair an ḟeirmeora.
Tá Íde sa ċistin i ḃfoċair Cáit.
Tá Úna óg i ḃfoċair Ṁuiris.
Tá Máire i ḃfoċair Ṫaiḋg.
Tá Míċeál i ḃfoċair Ṫomáis.
Tá Míċeál agus Tomás i ḃfoċair a ċéile.

## I RIṪ (During).

Bíonn Cáit ag obair i riṫ an lae.
Bíonn na báid ag dul amaċ anois is arís i riṫ an lae.
Bíonn daoine sa tsiopa i riṫ an lae.
Bíonn an capall ag obair i riṫ na maidne.
Bíonn Taḋg ag léiġeaṁ ag riṫ na hoiḋċe.

Tá mo láṁ ós do ċionn, a Ṡeáin.
Níl do láṁ ós mo ċionn, a Ṡeáin.
Tá an tiġ ós ár gcionn, a ḃuaċaillí.
Tá an tiġ ós ḃur gcionn, a ġarsúna.
Tá tú i n-aice liom, a Ṫomáis.
Táim i n-aice leat, a Ṫomáis.
Tá tú i m'aice, a Ṫomáis.
Tá tú i do ṡeasaṁ ar m'aġaiḋ amaċ.
Táim i mo ṡeasaṁ ar d'aġaiḋ amaċ.
Tá siḃ i nḃur seasaṁ ar ár n-aġaiḋ amaċ.
Táimíd i n-ár seasaṁ ar ḃur n-aġaiḋ amaċ.
Tá tú i mo ḋiaiḋ, a Ṡeáin.
Táim i do ḋiaiḋ anois, a Ṡeáin.
Tá tú ag teaċt i mo ċoinne, a Ṫomáis.
Táim ag dul i do ċoinne, a Ṫomáis.
Tá an Tiġearna i dfoċair.
Tá Seán i dfoċair, a Ṫomáis.

---

## Ainm Briaṫarḋa agus Tuiseal Geineaṁnaċ.

Tá an t-asal ag iṫe féir.
Tá an ċearc ag piocaḋ an ċoirce.
Tá Taḋg ag léiġeaṁ an ṗáipéir.
Tá Míċeál ag baint an arḃair.
Tá Cáit ag déanaṁ cuiginne.
Tá Páḋraig ag díol ruda éigin.
Tá Cáit ag molaḋ na bábóige.
Tá Ṡoe ag cur ceiste ar Ċáit.
Tá Bríġid ag ceannaċ plúir.
Tá na fir ag déanaṁ na h-oibre go maiċ.
Tá an t-éan ag déanaṁ ceoil.
Tá Cáit ag innsint sgéil.
Ná bí ag dúnaḋ an dorais mar sin, a Ṡeáin!
Tá Séamus ag taḃairt diġe do Ṗeadar.

Tá Séamus ag síneaḋ a láiṁe amaċ.
Tá siad ag caiteaṁ na h-aimsire sa páirc.
Níl Cáit ag bualaḋ an leinḃ.
Tá Seán ag glanaḋ an ḃúird.
Táimíd ag foġluim na Gaeḋilge.
Tá Seán ag dúnaḋ an dorais.
Tá sé ag cur a láiṁe 'n-a póca.

## Tuiseal Geineaṁnaċ.

Sin é capall Ṡéamuis.
Sin é capaillín Ṗeadair.
Sin é túrna Ṁáire.
Naċ é sin gort Ṁíċíl !
Ḃfuil speal Ṫomáis géar fós ?
Sin é páipéar Ṫaiḋg.
Sin é píopa Ṗádraig.
Tá cú Airt ag an loċ.
Sin é roṫar Ḃriain.
Stól Nóra, bád Liam, bábóg Eiḃlín.
Luascán Ṁuiris, meadar Ċáit, clóca Íde.
Máilín Ḃríġde, folt Úna.

**Ceist agam ort :—**

**Bean fada uasal ag scuabaḋ an ċaisleáin, Gan ċraoḃ, gan ċuaille, gan scuab, gan scoṫán.—An ġaoṫ.**

(Cuaille= stick, handle of brush ; scoṫán= here, a heather broom.)

---

## DOIḂRIAṪAR.

### I ḃFAD (Afar off).

Tá ná sléiḃte i ḃfad ó'n loċ.
Tá an traen i ḃfad ó'n dtiġ sin.
Tá na fir i ḃfad ó'n ngeata.

### i gcoṁnuiḋe (Always).

Bíonn uisce san loċ i gcoṁnuiḋe.
Bíonn bád sa ċuan i gcoṁnuiḋe.
Ní ḃíonn Taḋg ag léiġeaṁ i gcoṁnuiḋe.

### AR AIS (Back).

Níl Liam ag teaċt ar ais fós.
Tá an carra-gluaiste ag dul ar ais anois.
Tar ar ais go h-Éireann.

### AR DTÚIS (At first).

Ḃí speal Ṫomáis géar ar dtúis.
Ḃí Muiris ar an luascán ar dtúis.
Mar a ḃí ar dtúis.

### I DTOSAĊ (At first).

Tá an carra i dtosaċ ar an mbóṫar.
Bíonn Taḋg ag leiġeaṁ i dtosaċ na h-oiḋċe.
Ḃí speal Ṁíċil géar i dtosaċ.

### I N-AON ĊOR (At all).

Cá ḃfuil Liam ag dul i n-aon ċor?
Ní ḃíonn Taḋg ar roṫar i n-aon ċor.
Ní ḃíonn Máire ag rinnce i n-aon ċor.

### I LEIṪ (Aside, apart).

Tar i leiṫ ċugam, a Ṡeáin.
Gaḃ i leiṫ ċugam, a Éamuinn.
Cogar i leiṫ ċugam, a Ċáit.

### AR UAIRIḂ, UAIREANTA (At times).

Bíonn Taḋg ag léiġeaṁ uaireanta.
Bíonn Bríġid sa tsiopa uaireanta.
Bíonn na géana ar an loċ ar uairiḃ.

**i n-áirde** (On high).

Tá cluasa an ċoinín i n-áirde.
Tá an t-éan i n-áirde ar an gcrann.
Tá an muileann i n-áirde ar an gcnoc.

**i n-éinḟeaċt le** (Along with).

Tá Eiḃlín i n-éinḟeaċt le Nóra.
Tá Íde i n-éinḟeaċt le Cáit.
Tá Taḋg i n-éinḟeaċt le Máire.

**beagnaċ, naċ mór** (Almost).

Tá Míċeál tuirseaċ beagnaċ.
Tá an galtán isteaċ beagnaċ
Tá an páipéar naċ mor léigte ag Taḋg.

**cad as** (From what place).

Cad as go ḃfuil an traen ag teaċt?
Cad as go ḃfuil an galtán ag teaċt?
Cad as go ḃfuil an gal ag teaċt?

**fé ḋeireaḋ** (At last).

Tá obair an lae déanta ag Taḋg fé ḋeireaḋ.
Tá an long sa ċuan fé ḋeireaḋ.
Tá faoḃar ar an speil fé ḋeireaḋ.

**go deiṁin** (Indeed).

Go deiṁin is breaġ an radarc í sin.
Is breaġ go deiṁin.
Ḃfuil Máire ag rinnce? Níl go deiṁin.

**aċ go h-áiriṫe** (At any rate, especially).

Tá Taḋg ar a suaiṁneas, aċ go h-áiriṫe.
Tá spórt ag na páisdí, aċ go h-áiriṫe.
Tá gort breáġ ann, aċ go h-áiriṫe.

### de ló (By day).

Bíonn na fir ag obair de ló.
Bíonn Pádraig sa tsiopa de ló.
Ní ḃíonn Tomás 'n-a ċodlaḋ de ló.

### ist' oiḋċe (By night).

Bíonn Taḋg ag léiġeaṁ ist' oiḋċe.
Bíonn Liam 'n-a ṫiġ féin ist' oiḋċe.
Ní ḃíonn an piopa ar oscailt ist' oiḋċe.

### ós árd (Aloud).

Ḃfuil Taḋg ag léiġeaṁ ós árd ?
Ḃfuil an t-éan ag cantain ós árd ?
Léiġ ós árd, a ḃuaċaill.

### ós íseal (Secretly, lowly).

Tá Taḋg ag léiġeaṁ ós íseal.
Ná bí ag léiġeaṁ ós íseal, a ġarsúin.

### go léir (Entirely).

Tá na bá go léir sa ṁaċa.
Tá na báid go léir sa ċuan aċ an galtán.
Ḃfuil siḃ go léir go maiṫ.

### mar an gcéadna (In like manner).

Tá Úna ag imirt agus tá Muiris ag imirt mar an gcéadna.
Tá an ḃó ag ól. Tá an capall ag ól mar an gcéadna.
Tá speal ag Tomás. Tá speal ag Miċeál mar an gceadna.

### de ġnáṫ (Usually).

Bíonn Úna agus Muiris sa ṗáirc de ġnáṫ.
Bíonn Tomás ag obair de ġnáṫ.
Bíonn Brian ar roṫar de ġnáṫ.

### Fé láṫair (just now).

Beiḋ faobar ar an speil fé láṫair.
Beiḋ Bríġid ag dul a baile fé láṫair.
Beiḋ an galtán sa ċuan fé láṫair.

### Go mór-ṁór (Especially).

Bíonn obair le déanaṁ ag Tomás i gcoṁnuiḋe agus go mór-ṁór sa bḟóġṁar.
Bíonn teine maiṫ ag Máire i gcoṁnuiḋe agus go mor-ṁor ist' oiḋċe.

### Um ṫráṫnóna (In the evening.)

Bíonn Taḋg ag léiġeaṁ um ṫráṫnóna.
Bíonn na páisdí ag imirt um ṫráṫnóna.
Bíonn Brian ar roṫar um ṫráṫnóna.

---

### Ḃí, tá, beiḋ.

Ḃí Muiris ar scoil ar maidin.
Tá sé ag imirt anois.
Beiḋ sé ar scoil ar maidin i mbáraċ arís.

Ḃí Tomás ag obair i ndé.
Tá sé ag obair i ndiú.
Beiḋ sé ag obair i mbáraċ.

Ḃí an galtán ar an bḟairrge i ndé.
Tá sí ag béal an ċuain anois.
Beiḋ sí istiġ sa ċuan tar éis neomait.

Ḃí Liam 'n-a ṫiġ féin maidin i ndiu.
Tá sé sa ḃád anois.
Beiḋ sé sa ḃád i mbáraċ arís.

Ḃí Peadar ar an gcapaillín neomat ó ṡoin.
Tá sé ag ól uisce anois.
Beiḋ an ġloine folaṁ anois díreaċ.

Ḃí Taḋg sa ṗáirc i ndiu.
Tá sé ag an teine anois.
Beiḋ sé 'n-a ċodlaḋ anoċt.

Ḃí Cáit ag obair ar maidin.
Tá sí ag obair anois.
Beiḋ sí tuirseaċ um tráṫnóna.

Ḃí Muiris ar an luascán neomat ó ṡoin.
Tá Nóra ann anois.
Beiḋ Muiris ar an luascán arís.

**Má tá ocras ort, iṫ;**
**Má tá tart ort, ól;**
**Má tá codlaḋ ort, luiġ;**
**Má tá tuirse ort, suiḋ.**—(Sean-ráḋ.)

---

## Ní raiḃ, níl, ní ḃeiḋ.

Ní raiḃ Peadar ag obair fós.
Níl Peadar ag ól bainne anois.
Ní ḃeiḋ tart ar Ṗeadar tar éis neomait.

Ní raiḃ Taḋg agus Máire ag rinnce aréir.
Níl siad ag rinnce anoċt.
Ní ḃeiḋ siad ag rinnce ist'oiḋċe i mbáraċ.

Ní raiḃ píopa Ṗádraig ar oscailt aréir.
Níl sé dúnta anois.
Ní ḃeiḋ sé ar oscailt anoċt.

Ní raiḃ Taḋg ar roṫar riaṁ, an fear boċt.
Níl roṫar aige féin nó ag Máire.
Ní ḃeiḋ Taḋg ar roṫar coiḋċe.

Ní raiḃ Íde óg ar scoil fós.
Níl sí ar scoil anois.
Ní ḃeiḋ sí ar scoil go ceann cúpla mí eile.

Ní raiḃ Máire i mbád riaṁ.
Níl bád ag Taḋg.
Ní ḃeiḋ Máire i mbád go deo.

Ní raiḃ an tobar follaṁ riaṁ.
Níl an tobar follaṁ anois.
Ní ḃeiḋ an tobar follaṁ go bráṫ.

Ní raiḃ spéaclaí ag Taḋg nuair ḃí sé óg.
Níl an radarc go láidir aige anois.
Ní ḃeiḋ sí go láidir coiḋċe arís.

---

## do ḃíoḋ. ní ḃíoḋ.

Nuair a ḃí Taḋg óg do ḃíoḋ an radarc go maiṫ aige.
Nuair a ḃí Taḋg óg ní ḃíoḋ an radarc go h-olc aige.
Nuair a ḃí Taḋg óg ní ḃíoḋ spéaclaí air.
Nuair a ḃí Taḋg óg ní ḃíoḋ sé leisceaṁail.

Nuair a ḃí Máire óg do ḃíoḋ sí ag rinnce.
Nuair a ḃí Máire óg do ḃíoḋ bábóg aici.

Nuair a ḃí Pádraig óg do ḃíoḋ a aṫair sa triopa.
Do ḃíoḋ aṫair Ṗádraig sa triopa fad ó.

Nuair a ḃí an sceal nuaḋ do ḃíoḋ sí géar.
Nuair a ḃí Tomás óg ní ḃíoḋ sé ag obair.
Nuair a ḃí Taḋg óg do ḃíoḋ sé ar scoil.

Do ḃíoḋ Ríġṫe i nÉirinn fad ó.
Do ḃíoḋ a lán mór-uaisle ann leis.
Do ḃíoḋ saiġdiúirí aca.
Do ḃíoḋ troid eatorra go minic.

Do ḃíoḋ na Daoine Maiṫe i nÉirinn fad ó.
Do ḃíoḋ spórt aca gaċ oiḋċe.
Do ḃíoḋ camán ag gaċ fear aca.
Do ḃíoḋ ór go leor aca.
Ní ḃíoḋ fios ag aoinne cá raiḃ an t-ór.

## MÁ.

Má tá tart ar Ṗeadar, tá uisce go leor ann.
Má tá ocras ar an gcapall, tá coirce go leor aige.
Má tá an radharc go lag ag Taḋg, tá spéaclaí aige
Má ḃí Taḋg ag obair ar feaḋ an lae níl aon niḋ le déanaṁ aige anois.
Má tá an oiḋċe fuar tá teine ṁaiṫ aige.
Tá caṫaoir ag Taḋg má tá sé tuirseaċ.
Má ḃí speal Ṁíċíl maol beiḋ sí géar arís.
Má tá Taḋg ag léiġeaṁ ós árd tá Máire ag éisteaċt.
“Tóg an plúr so, a Ḃríġid, má is maiṫ leat é.”
Taḃair dom deoċ uisce, má's é do toil é.
Beiḋ an t-arḃar bainte i gceann seaċtṁaine, má's féidir le sna fearaiḃ.
Má tá leaḃar agat, a Ṡeáin, tóg amaċ é.
“Má tá céad gnó againn tá céad ló againn.”

## DÁ MḂÉAḊ, DO ḂÉAḊ, NÍ ḂÉAḊ.

Dá mbéaḋ Taḋg óg ní ḃéaḋ spéaclaí air.
Dá mbéaḋ Taḋg ag obair ní ḃéaḋ sé 'n-a suiḋe.

Dá mbéaḋ an lá fuar ní ḃéaḋ tart ar Ṗeadar.
Dá mbéaḋ Peadar boċt ní ḃéaḋ capall aige.

Dá mbéaḋ carra-gluaiste ag Brian ní ḃéaḋ sé ar roṫar.
Dá mbéaḋ Brian saiḋḃir do ḃéaḋ carra-gluaiste aige.

Dá mbéaḋ duine ag an tobar ní ḃéaḋ an coinín ann.

Dá mbéaḋ an cú ann do ḃéaḋ deaḃaḋ ar an gcoinín.

Dá mbéaḋ Máire i mbád do ḃéaḋ eagla uirṫi.

Dá mbéaḋ Máire ag rinnce do ḃéaḋ spórt ann.

Dá mbéaḋ Nóra gan obair ní ḃéaḋ sí sásta.

Dá mbéaḋ luascán ag Úna do ḃéaḋ sí sásta.

Dá mbéaḋ an cat fé'n gcrann ní ḃéaḋ an t-éan ann.

Dá mbéaḋ an t-éan ag cantain do ḃéaḋ Art ag éisteaċt.

Dá mbéaḋ an speal géar do ḃéaḋ Miċeál ag obair.

Dá mbéaḋ speal ṁaol ag Tomás ní ḃéaḋ sé ag obair.

---

## An Doiḃriaṫar.

i ḃfad—afar off.
i gcoṁnuiḋe—always.
ar ais—back.
ar dtúis—at first.
i dtosaċ—at first.
i n-aon ċor—at all.
i leiṫ—aside.
ar uairiḃ—at times.
uaireanta—at times.
i n-áirde—on high.
i n-éinfeaċt le—along with.
beagnaċ, naċ mór—almost.
fad as?—from what place?

fé ḋeireaḋ—at last.
go deiṁin—indeed.
go h-áiriṫe—especially.
De ló—by day.
ist oiḋċe—by night.
ós árd—aloud.
ós íseal—lowly.
go léir—entirely.
mar an gcéadna—in like manner.
de ġnáṫ—usually.
fé láṫair—just now.
go mór-ṁór—especially.
um ṫráṫnóna—in the evening.

## An Réam-ḟocal agus an Tuiseal Geineamnaċ.

i n-aice—near.
trasna—across, over.
tar éis—after.
ċun—to, towards.
i gcaiṫeaṁ—during.
ar aġaiḋ—opposite.
i n-diaiḋ—after, behind.
ar fuaid—through.
le h-ais—beside.
ar feaḋ—during.
timċeall—around.
cois—by the side of.
i dtaoḃ—about, concerning.
i gceann—at the head or end of.
i gcoinne—against.
ar son—for the sake of.
i measg—among.
i gcóir—for.
i ḃfoċair—along with.
i riṫ—during.
i láṫair—in the presence of.
os cóṁair — in the presence of.
ar son—for the sake of.
i dteannta—along with.
fé ḋéin—going for.
do réir—according to.
os cionn—over, above.
ar fud—throughout.
ar gcúl—behind.

## Cuid a Ceathair.—Sgéalta beaga agus Comhráidhte.



### An Feirmeoir.

Feirmeoir iseadh Séamus Ó Dálaigh. Sin é Séamus sa mhacha agus é 'n-a sheasamh ag an umar, hata dubh air, cóta fada air, bata mór láidir 'n-a láimh clé. Bhfuil aithne agat air? Fear fial fáilteach iseadh Séamus, agus is mór an meas atá ag gach aoinne air. Duine maith iseadh é.

Is ar taoḃ cnuic atá feirm Ṡéamuis. Tá céad acra talṁan aige. Tá an talaṁ go fóġanta agus na páirceanna go mór, agus go háluinn. Tá tiġ deas aige ag bun an ċnuic. Tá sé capaill agus fiċe bó aige; tá leaṫ-ċéad caoire aige agus cearca agus géana go leor. Tá asal aige leis.

Tá fir oibre ag Séamus; cúpla neomat ó ṡoin ḃí na fir sa ṁaċa, aċ táid siad ag baile anois, mar atá obair an lae déanta aca. Bíonn siad ag obair ar an ḃfeirm nó sa ṁaċa gaċ lá. Tá cúpla cailín aimsire aige leis aċ táid siad istiġ i dtiġ an bainne agus iad ag déanaṁ cuiginne.

Bíonn Séamus féin ag obair go dian ó ṁaidin go h-oiḋċe, aċ níl an neart ann anois fé mar a ḃí sé ann fad ó. Ins an Earraċ bíonn sé ag treaḃaḋ agus ag fuirseaḋ agus ag cur síl. Ins an tSaṁraḋ bíonn sé ag sábáilt an ḟéir. Ins an ḃFóġṁar bíonn sé ag baint an arḃair. Ins an nGeiṁreaḋ bíonn sé ag treaḃaḋ agus ag déanaṁ a lán rudaí ar an ḃfeirm.

Tá capaill móra láidre ag Séamus. Féaċ ar an gcapall mór soin atá 'n-a ṡeasaṁ ag dorus an sgiobóil. Naċ láidir an capall é!

'Sé Peadar Ó Dálaiġ an garsún soin atá ag ól uisce. Mac do Ṡéamus iseaḋ Peadar. Tá capaillín breáġ ag Peadar, agus gaċ tráṫnóna bíonn sé ar ṁuin an ċapaillín agus é ag dul síos suas na páirceanna. Tá tart mór ar Peadar anois, mar atá an aimsear te. Bíonn sé ar scoil gaċ lá. Bíonn sé ag foġluim na Gaeḋilge gaċ aon lá, agus is aige atá an blas.

Tá an tráṫnóna ann anois agus an ġrian ag dul fé. Tá gaċ aon rud go ciúin. Tá Séamus tuirseaċ tar éis oibre an lae.

Bíonn Séamus ar an aonaċ anois is arís, ag

díol capall nó ag ceannaċ bó; agus is maiṫ an fear é ċun capaill a díol nó bó a ċeannaċ.

Tá bean ṁaiṫ ag Séamus, Nuala a h-ainm. Tá Nuala istiġ anois agus í ag obair ar a díċeall. Tá an tiġ go glan aici agus gaċ aon níḋ 'n-a áit féin. Tá an t-aos óg istiġ leis agus iad ag imirt. Tá an suipéar naċ mór ollaṁ.

## COṀRÁḊ.

Peadar. Ó, tá tart orm, a aṫair.
An t-aṫair. Bíoḋ deoċ ṁaiṫ agat. Seo gloine. Ól suas é sin.
Peadar. Ba ḃreáġ an deoċ í. Go raiḃ maiṫ agat.
An t-aṫair. Tá tart ar an gcapaillín leis.
Peadar. Tá, gan amras. Tá an aimsear te.
An t-aṫair. Cuir an capaillín isteaċ sa stábla, agus annsoin buail isteaċ sa dtiġ.
Peadar. An ḃfuil an suipéar ollaṁ fós?
An t-aṫair. Is dóċa go ḃfuil.
Peadar. Cá ḃfuil Síle agus Máirín agus na buaċaillí?
An t-aṫair. Táid siad go léir istiġ.
Peadar. Cad a ċlog anois é, a aṫair?
An t-aṫair. Tá sé leaṫ-uair tar éis a sé.
Peadar. Cá ḃfuil na fir, a aṫair?
An t-aṫair. Tá siad ag baile um an dtaca so. Brostuiġ ort, a ṁic ó!

samraḋ, summer (*m.*)
leaṫ-ċéad, fifty.
díċeall, one's best (*m*)
naċ mór, almost.
neart, strength (*m.*)
tiġ an ḃainne, dairy (*m.*)
fóġanta, good, useful

ag treaḃaḋ, ploughing.
ag fuirseaḋ, harrowing.
ag sábáilt, saving.
ag foġluim, learning.
ag díol, selling.
ag ceannaċ, buying.
ag dul fé, setting, going down.

Bíoḋ deoċ agat. Take a drink.
Ba ḃreaġ an deoċ í sin. That was a fine drink.
Buail isteaċ. Go in.
Um an dtaca so. By this time.

# NA SPEALADÓIRÍ.



Féaċ ar na fearaiḃ sin. Tá speal ag gaċ fear aca. Táid siad ag obair go dian. Ḃfuil fios agat cé h-iad na fir iad?

Sin iad Tomás Ó Ceallaiġ agus a atair Miċeál. Spealadóirí iseaḋ iad. Fir ḃreáġta ṁóra láidre iad. Féaċ a nguailne téagarta agus a láṁa cruaḋa. Buiḋeaċas le Dia go ḃfuil fir ṁóra láidre mar sin i nÉirinn. Tá obair ṁór le déanaṁ aca.

Fear an-láidir iseaḋ Tomás. Duine macánta iseaḋ é. Tá árd-ṁeas ag gaċ aoinne air. Is le Tomás an madra soin. Gaċ lá agus Tomás ag obair bíonn an madra 'n-a luiġe i n-aice leis, nó ag riṫ ó áit go h-áit sa ġort.

Féaċ ar an ḃfear eile anois. Sin é Miċeál Ó Ceallaiġ. Tá Miċeál 'n-a ḟear aosta anois. Duine maiṫ macánta iseaḋ é. Bíonn sé ag obair ó ṁaidin go hoiḋċe. Tá an Ġaeḋilg go blasda aige agus tá a lán sgéalta breáġta aige.

Naċ breáġ áluinn an gort atá aca. Gort an-ṁór iseaḋ é, agus falla árd mór dtimċeall ar gaċ taoḃ. Tá an t-arḃar buiḋe aibiḋ agus is trom an bárr atá ann. Tá an aimsear go breáġ tirim; tá an ġrian ag taitneaṁ agus an spéir gan scamall. Tá lár an lae ann. Níl na fir corta fós.

Is breáġ an raḋarc beiṫ ag féaċaint ar na fearaiḃ agus iad ag baint an arḃair, go mór ṁór nuair a ḃíonn sgata mór aca ag obair le ċéile.

I gceann seaċtṁaine nó mar sin beiḋ an ċuid is mó de'n gort bainte ag na fearaiḃ.

## COṀRÁḊ.

Míċeál. Ó Ṁaire! tá mo ċroiḋe briste ag an speil seo.

Tomás. Ḃfuil sí maol arís?

Míċeál. Go deiṁin, tá. Cá ḃfuil cláirín na speile, a Ṫomás?

Tomás. Seo ḋuit é. Tá mo speal-sa ag obair go h-áluinn.

Míċeál. Naċ breáġ an ċruiṫneaċt atá ann!

Tomás. Is breáġ, buiḋeaċas le Dia. Ḃárr trom isead é. Is truaġ ná fuil cúpla fear eile againn.

Míċeál. Is truaġ. Táid siad go léir ag obair anois ó's rud é go ḃfuil an aimsear ċóṁ breáġ.

Tomás. Naċ í seo an ċruiṫneaċt is fearr a ḃí againn riaṁ!

Míċeál. Sí, gan aṁras. Tá gaċ aon t-sagas arḃair go maiṫ i mbliaḋna; cruiṫneaċt, eorna, coirce agus seagal. Táid siad go léir go maiṫ.

Tomás. Féac! Sin traḋna. Tá cúpla ceann aca sa ṗáirc.

Míċeál. Éist! Tá an maḋra i nḋiaiḋ na mbó sa ṗáirc. Leig fead air.

Tomás. Seaḋ! Tá sé ag teaċt.

Míċeál. Tá, an rógaire.

Tomás. Luiġ síos annsoin, a ṁadra.
Míċeál. Ḃfuil acra bainte againn fós?
Tomás. Ní dóiġ liom go ḃfuil.

**Is olc an ċú naċ fiú fead a leigean uirṫi.**

bárr, a crop (*m.*)
cuid, a part (*f.*)
cláirín, a scythe-board (*m.*)
fead, a whistle (*f.*)
seaċtṁain, a week (*f.*)
scata, a crowd (*m.*)
saġas, a kind (*m.*)
seagal, rye (*m.*)
traona, a corn-crake (*m.*)
corṫa, tired.
macánta, honest.
simpliḋe, simple.
ag taiṫneaṁ, shining.
go blasda, sweet, fluent.
go dian, vigorously.
mór dtimċeall, around.

## Nóra agus Eiḃlín.

Cé h-iad na cailíní sin sa ṗáirc agus cé h-iad na daoine óga atá ag imirt fé an gcrann? Ḃfuil aiṫne agat orṫa?



An cailín atá 'n-a suiḋe ar an stól, is í sin Nóra Ní Ḃriain. Tá Nóra ag fuaġáil. Cailín an-ṁaiṫ iseaḋ Nóra. Sin í Eiḃlín Ní Ḃriain 'n-a seasaṁ agus í ag cainnt le Nóra.

Is maiṫ le Nóra agus le hEiḃlín ḃeiṫ sa ṗáirc agus an aimsear go breáġ tirim. Tá an ġrian ag taiṫneaṁ orṫa agus an cúnlaċ go bog fé n-a gcosaiḃ. Tá na héin ag cantain go h-áluinn ar na crannaiḃ, agus tá bláṫanna ag fás is gaċ aon áit.

Bíonn na cailíní ar scoil gaċ lá, aċ tá na laeṫeanta saoire aca anois. Níl aon níḋ eile le déanaṁ aca anois aċ ḃeiṫ ag imirt, agus mar

sin, bíonn siad go minic amaċ sa ṗáirc. Tá ciseán beag deas ag Nóra, agus nuair a ḃeiḋ sí ag dul isteaċ beiḋ an ciseán lán de ḃláṫannaiḃ.

Aċ, cé h-iad na daoine beaga atá fé'n gcrann? Sin iad Úna agus Muiris. Táid siad ag súgraḋ. Tá an-spórt aca. Tá luascán ar croċaḋ fé'n gcrann. Tá Úna air anois agus áṫas an domain uirṫi. Cúpla neomat ó soin ḃí Muiris féin ar an luascán. Táid siad óg fós agus is beag an ċiall atá aca.

## CÓṀRÁḊ.

Eiḃlín. Go deiṁin, a Nóra, is deas an gúna beag soin.

Nóra. Is maiṫ liom go ḃfuil tú sásta leis.

Eiḃlín. Beiḋ cúpla gúna ag an mbábóig anois.

Nóra. Beiḋ. Is deas an ḃábóg í.

Eiḃlín. Naċ mór an spórt atá ag na páisdí!

Nóra. Is mór. Is dóċa go ḃfuil Úna i n-áirde anois.

Eiḃlín. Ó tá, agus áṫas uirṫi.

Nóra. Naċ deas ḃeiṫ sa ṗáirc indiu, a Eiḃlín!

Eiḃlín. Is deas agus is an-ḋeas ḃeiṫ annso féaċ! Tá fuiseog ann agus é ag éirġe san aer.

Nóra. Agus tá traḋna ann leis, ná fuil!

Eiḃlín. Tá, ṁaise. Agus is gránda an guṫ atá aige.

Nóra. An ḃfuil smól nó londuḃ nó spideog san áit i n-aon cor?

Eiḃlín. Ó féaċ! féaċ! féaċ! a Nóra! Tá frog mór fé'n stól!

Nóra. Ó! Ó! Cá ḃfuil sé? An raiḃ sé an-ṁór?

Eiḃlín. An-ṁór ar fad! Tá sé imṫiġṫe! Suiḋ!

Nóra. Ní maiṫ liom frogana i n-aon-ċor.

Eiḃlín. Ó, féaċ a Nóra! Tá cúpla peiḋleacán ann. Ó, féaċ! Tá daṫanna deasa orṫa.

Nóra. Ó, táid siad go h-áluinn; riṫ agus beir orṫa!

Eiḃlín. Táid siad imṫiġṫe, a Nóra.

Nóra. Ó's rud é ná fuil aon niḋ le déanaṁ agat, imṫiġ agus líon an ciseán le bláṫannaiḃ.

Eiḃlín. Cá ḃfuil an ciseán, a Nóra?

Nóra. Tá sé annso sa ḃféar. Tá sgian ann leis.

Eiḃlín. Cad iad na bláṫanna is maiṫ leat?

Nóra. Is maiṫ liom an raiṫneaċ, agus an lus mór, agus an sceaċ-ṁadra, agus cam an ime.

Eiḃlín. An maiṫ leat airgead luaċra?

Nóra. Is maiṫ. Tá bolaḋ breáġ uaiḋ.

Eiḃlín. An maiṫ leat fraoċ, a Nóra.

Nóra. Is maiṫ go deiṁin. Imṫiġ leat anois. Líon suas an ciseán, aċ ná cuir fros isteaċ ann.

Eiḃlín. Ná bíoḋ ceist ort, a Nóra!

## An Luascán.

Muiris. Suas leat, a Úna.

Úna. Cuir suas mé, a Ṁuiris, tá sé ró-ḟada uaim.

Muiris. Anois! Tá tú i n-áirde. Tabair aire duit féin. Bíoḋ greim maiṫ agat ar an dtéad.

Úna. Ó tá sé go h-áluinn, a Ṁuiris.

Muiris. Níos tapaṁla anois, a Úna.

Úna. Ó! Ná leag mé!

Muiris. Ní baoġal duit.

Úna. Ḃfuil an t-am caiṫte fós?

Muiris. Níl, beiḋ cúig neomaití agat. Do ḃí cúig neomaití agam-sa.

Úna. Tá go maiṫ. Níl eagla orm anois. Níos tapaṁla, a Ṁuiris!

Muiris. Anuas leat.

áṫas, delight, joy (*m.*)
doṁan, the world (*m.*)
greim, a grip, hold (*m.*)
gránda, ugly.

fuiseog, a lark (*f.*)

frog, a frog (*m.*)
lón-duḃ, a blackbird (*m.*)
smól, a thrush (*m.*)
peidleacán, a butterfly (*m.*)
spideog, a robin (*f.*)
beir orṫa! catch them!

ag cantain, singing.
ag éirġe, rising.
ag súgraḋ, playing, sporting.
imṫiġṫe, gone.

airgead luaċra, meadow-sweet (*m.*)
cam an ime, buttercup (*m.*)
fraoċ, heather (*m.*)
lus mór, fox-glove (*m.*)
sceaċ-ṁadra, dog-rose (*f.*)
raiṫneaċ, fern (*f.*)
bolaḋ, smell, scent (*m.*)
níos tapaṁla, faster.

## CÁIT AGUS ÍDE.

Cailín deas ciúin iseaḋ Cáit Ní Laoġaire. Féaċ! Tá sí ag obair sa ċistin agus is breáġ glan an ċistin í. Is ag déanaṁ cuiginne atá sí. Tá Íde óg Ní Laoġaire sa ċistin leis agus í ag cainnt le Cáit. Tá clóca dearg ar Íde agus coċall an ċlóca ar a ceann. Tá bábóg 'n-a baċlain aici. Éist! Tá sí ag cainnt.



### CÓṀRÁḊ.

Íde. Á Ċáit, naċ deas an clóca so?
Cáit. Ó, is deas go deiṁin é, a ġráḋ.
Íde. Agus naċ deas an ḃábóg so!
Cáit. Ó, tá sí go h-álainn.
Íde. Agus naċ deas mo ḃróga!

Cáit. Is deas. Táid siad gleoite.
Íde. Cá bḟuil mo ṁáṫair anois, a Ċáit?
Cáit. Tá sí ins an mbaile mór.
Íde. Cogar, a Ċáit, bḟuil aon ṁilseán agat?
Cáit. Nil, ṁaise.
Íde. Ó b'ḟéidir go bḟuil! Cuir do láṁ i do ṗóca. Déin, a Ċáit!
Cáit. Ó, táim gnóṫaċ anois. Imṫiġ amaċ agus imir leat sa ṗáirc.
Íde. Aċ, a Ċáit, a ċroiḋe, ná fuil aon ṁilseán agat.
Cáit. Ó ṁaise, ṁaise, leig dom ḟéin, a laoġ!
Íde. A Ċáit, is deas an caipín atá ort. Cuir orm é.
Cáit. Bíoḋ ciall agat.
Íde. Cuir ar ċeann na bábóige é, déin a Ċáit.
Cáit. Ó, tá mo ċroiḋe briste agat. Cad é an saġas leinḃ tú, i n-aon ċor?
Íde. A Ċáit, cá bḟuil ár n-aṫair i ndiu?
Cáit. Tá 'sé ar an aonaċ i ndiu.
Íde. Agus bḟuil ár máṫair ar an aonaċ leis?
Cáit. Ṁaise, éist! tá mé boḋar agat. Tá an iomad cainnte agat, a ġráḋ!
Íde. Tearbáin dom mé féin sa scáṫán.
Cáit. Tá rud éigin eile le déanaṁ agam anois.
Íde. An mbíonn na Daoine Maiṫe ann anois?
Cáit. Bíonn, is dóċa.
Íde. Caṫain a mbíonn siad ann.
Cáit. Istoiḋċe, agus gaċ aoinne 'n-a ċodlaḋ.
Íde. Cá mbíonn siad, a Ċáit.
Cáit. Bíonn cuid aca ins an tsean lios agus an ċuid eile sa ṗáirc agus iad ag iomáint.
Íde. Inis dom cad é an saġas daoine iad.
Cáit. Firíní beaga deasa a bíonn ann, caipíní dearga orta, casóga uaiṫne orta, brístí glún buiḋe orta, stocaí gorma agus

bróga beaga deasa agus búclaí órḋa ionnta.

Íde. Agus cad a ḃíonn d'á ḋéanaṁ aca?

Cáit. Bíonn siad ag rinnce nó ag iomáint. Bíonn camán órḋa ag gaċ fírín aca. Bíonn siad ag imirt sa ṗáirc agus an ġealaċ ag gáiriḋe anuas orṫa. Bíonn an-spórt aca.

Íde. An mbíonn na Púcaí ann anois?

Cáit. Níl ḟios agam é sin, a Íde.

Íde. A Ċáit, níl aon ċliaḃán ag mo ḃáḃóig. Taḃair dom an ciseán san. Déin a Ċáit.

Cáit. Airiú, a laoġ, bíoḋ sé agat. Ḃfuil tú sásta anois?

Íde. Táim: Is maiṫ an cailín tú! Caṫain a ḃeiḋ mo ṁáṫair ag baile?

Cáit. I gceann cúpla uaire eile.

Íde. An mbeiḋ milseán aici ċúġam-sa?

Cáit. Beiḋ, gan aṁras. Amaċ leat anois. Aċ taḃair aire ḋuit féin. Tá na capaill sa ṗáirc.

Íde. An ḃfuil na Daoine Maiṫe ann?

Cáit. Nílid, a ġráḋ! Seo, bíoḋ deoċ bainne agat.

Íde. Go raiḃ maiṫ agat a Ċáit! Tá mé ag dul amaċ anois.

aonaċ, a fair (*m.*)
cuċall, a hood (*m.*)
cliaḃán, a cradle (*m.*)
gealaċ, the moon (*f.*)
ciúin, gentle, quiet.

boḋar, deaf, bothered.
gnóṫaċ, busy.
gleoite, pretty, handsome.
uaiṫne, green.
ag gáiriḋe, laughing.

leig dom ḟéin, leave me alone.
Tá mé boḋar agat. You have me bothered.
Tá an iomad cainnte agat. You have too much talk
Taḃair aire ḋuit féin, take care of yourself.

## An Siopadóir.

Siopadóir iseaḋ Pádraig Ó Doṁnaill. Fear bréaġ mór iseaḋ Pádraig. Tá croiḋe flaiṫeaṁail aige. Tá aiṫne ag gaċ aoinne air. Fear saiḋḃir iseaḋ Pádraig. Tá siopa mór áluinn aige. Ins an mbaile mór iseaḋ tá siopa Ṗádraig. Tá cúpla tiġ eile aige sa tsráid agus cíos maiṫ ag teaċt dá mbárr. Tá trí nó ceiṫre capaill aige agus bíonn siad ar siuḃal ó ṁaidin go hoiḋċe.




Tá bean uasal sa tsiopa anois agus í ag cainnt le Pádraig. Bríġid Ní Laoġaire a h-ainm. Máṫair do Ċáit agus Íde iseaḋ Bríġid. Tá aiṫne ṁaiṫ ag Pádraig uirṫi. Tá aiṫne aige ar Ċáit agus ar Íde leis. Tá aonaċ ar siuḃal ins an mbaile mór indiu. Tá carra ag Bríġid. Tá an carra amuiġ ar an tsráid ag doras an tsiopa.

### COṀRÁḊ.

Bríġid. Bail ó Ḋia oraiḃ annso!
Pádraig. Dia is Muire ḋuit is Pádraig, a Ḃríġid!
Bríġid. Cionnus atá siḃ go léir annso?
Pádraig. Táimíd go léir go maiṫ, buiḋeaċas le Dia! Cionnus taoi féin, a Ḃríġid?
Ḃríġid. Go h-an-ṁaiṫ ar fad, buiḋeaċas mór le Dia.
Pádraig. Cionnus a ḃfuil fear an tiġe?
Bríġid. Tá sé go láidir.
Pádraig. Ḃfuil sé ar an aonaċ i ndiu?

Bríġid. Go deiṁin tá, agus na buaċaillí leis.
Pádraig. Ciaca ag díol nó ag ceannaċ atá sé?
Bríġid. Is ag ceannaċ bó atá sé.
Pádraig. Cionnus atá Cáit?
Bríġid. Tá sí go h-an-ṁaiṫ. Tá sí féin agus Íde óg ag baile indiu?
Pádraig. Agus cionnus atá Íde féin?
Bríġid. Ó, níl aon ḃaoġal uirṫi. Is í sin an cailín go ḃfuil an ċainnt aici. Is dóca go ḃfuil sí ag riṫ ar fuid an tiġe anois, nó ag cur ceisteaṅna cruaḋa ar Ċáit, an cailín boċt!
Pádraig. Nuair a ḃíonn an cat amuiġ bíonn an luċ ag rinnce.
Bríġid. Seaḋ, go díreaċ! Mar sin é.
Pádraig. Seaḋ! Cad tá uait i ndiu, a Ḃríġid?
Bríġid. Sé púnt té, an té is fearr, agus cloċ siuicre.
Pádraig. Tá go maiṫ! Ḃfuil a tuilleaḋ uait?
Bríġid. Tá; trí cloċa mine agus ceiṫre cloċa plúir.
Pádraig. Plúr Gaeḋealaċ, an eaḋ!
Bríġid. Plúr Gaeḋealaċ gan amras, cad eile!
Pádraig. Ḃfuil an carra agat indiu?
Bríġid. Tá, agus an capall mór.
Pádraig. A Ṡeáin! Cá ḃfuil tú? Tar i leiṫ!
Seán. Ag teaċt, a ḋuine uasail!
Pádraig. Cuir na rudaí seo sa ċarra. Brostuiġ ort!
Bríġid. An mór é sin, a Ṗádraig?
Pádraig. Seaḋ! Fan neomat! Seaċt sgillinge déag.
Bríġid. Seo ḋuit é. Ḃfuil do ċeart agat?
Pádraig. Tá, go raiḃ maiṫ agat!
Bríġid. Tá fáilte róṁat.

Páḋraig. Seo máilín milseáin. Taḃair do hÍde é.

Bríġid. Saoġal fada ċugat! Is tusa an fear flaiṫeaṁail. Beiḋ me ag imṫeaċt anois. Slán agat, a Ṗáḋraig.

Páḋraig. Go n-éiriġiḋ do ḃóṫar leat, a Ḃríġid.

baoġal, danger (*m.*)
cíos, rent (*m.*)
a ṫuilleaḋ, anything else (*m.*)
ag díol, selling.
ag ceannaċ, buying.
ag imṫeaċt, going.

dá mbárr, on account of them.
go n-éiriġiḋ do ḃóṫar leat, Safe journey to you.

## TAḊG AGUS MÁIRE.



'Sé Taḋg Ó Murċaḋa an sean-duine liaṫ atá ag léiġeaṁ. Sí Máire a ḃean. Tá Taḋg 'n-a ṡuiḋe ag an teine, gan caróg gan hata, ceann maol air, éadan árd leaṫan air, spéaclaí air, bóna agus caraḃat agus léine ḃán air, ionar agus bríste glún ar an sean nós, stocaí fada agus bróga. Tá páipéar an lae indiu 'n-a láṁaiḃ aige,

agus é go socair ar an gcaṫaoir. Níl an raḋarc go maiṫ aige, an fear boċt! Tá na cosa go lag aige, aċ do ḃí sé an-láidir agus é 'n-a ḟear óg. Feirmeóir beag iseaḋ Taḋg. Tá fiċe acra talṁan aige. Tá capall agus cúpla bó ḃainne aige. Tá áit an-ḋeas aige ins an ngleann, agus bíonn sé ag obair ann gaċ lá ċóṁ maiṫ agus is féidir leis. Tá beirt ḃuaċaill aimsire aige.

An geiṁreaḋ atá ann anois. Ḃí an lá fliuċ. Ḃí Taḋg amuiġ in sna páirceannaiḃ, agus bí se go fliuċ báiḋte. Tá a ċasóg ar croċaḋ i n-áit éigin. Tá an aimsear go fuar fliuċ anois.

Sí Máire bean an tiġe. Bean an-ṁaiṫ iseaḋ í. Gaċ oiḋċe bíonn sí ag sníoṁ ar an gcuma soin, gúna gorm uirṫi, aprún geal uirṫi, seál dearg is buiḋe uirṫi, agus caiḋp. Tá sí ċóṁ aosta le Taḋg féin. Tá túrna maiṫ aici. Naċ deas an teinteán soin! Tá teine maiṫ ann leis; tá corcán ar an dteine agus rud éigin le n-iṫe do Ṫaḋg ann. Tá an t-urlár agus an ċistin go léir go breáġ glan ag Máire. "Níl aon teinteán mar do ṫeinteán féin," a Ṁáire!

Tá tuitim na h-oiḋċe ann agus an lampa ar lasaḋ. Píobaire maiṫ iseaḋ Taḋg, agus is minic a ḃíonn lán an tiġe ann ag éisteaċt leis agus é ag seinnt. Sgéaluiḋe maiṫ iseaḋ Taḋg leis agus tá an Ġaeḋilg tar bárr aige. Is minic a ḃíonn na comursain ag rinnce ann. Naċ mór an spórt a ḃíonn aca!

## CÓṀRÁḊ.

Máire. Oċón! a Ṫaiḋg, a laoġ! Is tú atá go fliuċ báiḋte. Bain díot do ċasóg. Molaḋ go deo le Dia, aċ is fliuċ fuar an lá a ḃí ann.

Taḋg. Ḃfuil teine agat?
Máire. Ambasa tá, agus teine ṁaiṫ leis. Suiḋ!
Taḋg. Dún an doras, a Ṁáire, agus las an lampa.
Máire. Táir corṫa tar éis an lae, is dóċa.
Taḋg. Táim, gan aṁras.
Máire. Seo duit an páipéar. Bí ag léiġeaṁ. Beiḋ an suipéar agat i gceann tamaillín.
Taḋg. Cá bfuil mo spéaclaí?
Máire. Seo duit iad.
Taḋg. Ní beiḋ aoinne annso anoċt.
Máire. Ṁaise, ní beiḋ. Tá sé ró-ḟliuċ. Ḃfuil an geata dúnta, a Ṫaiḋg?
Taḋg. Tá. Éist! Tá duine éigin ag an ndoras.
Máire. Níl aoinne ann, a Ṫaiḋg. Sé an túrna atá ag déanaṁ an ġlóir.
Taḋg. Ó tuigim.
Máire. Cá bfuil do ṗíopa, a Ṫaiḋg?
Taḋg. Tá sé briste, agus is mór an truaġ é. Ní beiḋ aon ġal agam anoċt. Cuir síos cúpla ḟód eile, a Ṁáire.
Máire. Tá an corcán beirbṫe. Anois, beiḋ rud éigin le n-iṫe agat.

éadan, the forehead (*m.*)
geiṁreaḋ, winter (*m.*)
glór, sound, noise (*m.*)
ambasa, really! truly! indeed!
corṫa, tired, wearied out.

**Túrna lín, túrna lín,**
**Túrna lín is cárdaí,**
**Túrna lín do ḃris mo ċroiḋe**
**Is lán an tiġe de ṗáistíḃ.**

# An Tobar.

Tobar breáġ fíor-uisce iseaḋ an tobar soin. Ní tobar naoṁṫa é. Tá sé i bpáirc ar ṫaoḃ an ḃóṫair. Tobar doiṁin agus glan atá ann, agus ní fios caṫain a ḃí sé gan uisce.



An páirc go ḃfuil an tobar innte, tá sí an-ṁór. Tá coiníní ann. Sin ceann aca i n-aice an tobair. Tá gaċ aon t-saġas coinín ann. Coiníní móra, coiníní beaga, coiníní óga agus sean-ċoiníní. Tá na puill is gaċ aon áit. Nuair ná bíonn aoinne ag tarraċ uisge ó'n dtobar bíonn na coiníní ag riṫ annso is annsúḋ mór dtimċeall, agus is deas ḃeiṫ ag féaċaint orṫa.

Féaċ! Tá trucail agus capall ar an mbóṫar. Tá fear ar an dtrucail. Diarmuid is ainm dó. Tá ualaċ trom ar an gcapall. Tá gual in sna málaiḃ. Tá Diarmuid ag teaċt a ḃaile ó'n mbaile mór anoir. Tá sé suas le cúig míle go dtí an baile mór, aċ tá an bóṫar go breáġ réiḋ. Siúḋ é annsúḋ tig Ṫaiḋg ar an dtaoḃ eile de'n ḃóṫar. Tiġ beag deas iseaḋ é.

fíor-uisce, spring-water (*m.*)
naoṁṫa, holy.
caṫain, when?
ag tarraċ, drawing.

# An Cuan.



Áit iseaḋ cuan, cois na fairrge, go ḃfuil foiṫin ann ó'n ngaoiṫ agus ós na tonnaiḃ. Bíonn báid ann i gcóṁnuiḋe, cuid aca mór agus cuid aca beag, báid ag dul an ḟairrge amaċ agus báid ag teaċt isteaċ ó'n ḃfairrge.

Tá cuanta ar gaċ taoḃ de'n oileán so. Tá cuan ag Beann Éadair. Báid iascaiġ a ḃíonn ann. Tá cuan níos mó agus níos fearr ná é ag Dún Laoġaire. Bíonn an luingeas Gallda ann anois is arís. Tá cúpla cuan i gConnoae Corcaiġe aċ sí an Ċóiḃ an cuan is mó agus is fearr i nÉirinn.

Féaċ ar an gcuan so anois. Cuan an-ṁaiṫ iseaḋ é. Tá sé go mór agus go doiṁin. Tá béal an ċuain ar an dtaoḃ toir. Tá tiġ na mbád ar an dtaoḃ tiar. Níl an tiġ soluis i ḃfad ó ḃéal an ċuain. Istoiḋċe bíonn na lampaí ar lasaḋ agus is geal láidir an solus a ḃíonn ann.

Tá gaċ aon t-saġas báid ann, báid ṁóra agus báid beaga, báid aḋmaid agus báid iarainn, báid seoil agus báid raṁa, báid iascaiġ agus báid pléisiúir. Tá cúpla galtán ann leis. Tá máirnealaiġ annso is annsúd ar an gcalaḋ. Tá iascairí ann. Tá maor an ċuain ann agus saoṫar air.

Féaċ! Tá galtán ag béal an ċuain agus í ag déanaṁ isteaċ. Ó Ṡasana atá an long so ag teaċt agus ualaċ mór guail innte. Bíonn báid iasaċta ann go minic, ualaí aḋmaid nó arḃair a ḃíonn ionnta. Bíonn cuid aca níos mó na seaċtṁain 'n-a luiġe ar an gcuan sar a mbíonn siad follaṁ. Tá bád iascaiġ i n-aice an tiġe solais agus í ollaṁ ċun dul ar an ḃfairrge amaċ.

Tá an Saṁraḋ ann; tá an ḟairrge go ciúin; aċ ní ḃíonn sí mar sin san nGeiṁreaḋ. Annsoin bíonn an aimsear an-ġarḃ, bíonn na tonna ag éirġe go h-árd agus ag briseaḋ i gcoinne an ċuain.

Is cruaiḋ an saoġal atá ag an hiascairí boċta. Bíonn siad amaċ ar an ḃfairrge i gcaiteaṁ na h-oiḋċe, agus is minic a ḃíonn siad go fuar fliuċ agus iad i ḃfad ó'n dtír.

Naċ breáġ an rud ḃeiṫ cois na fairrge go mór-ṁór ins an Saṁraḋ agus an aimsear go breáġ te. Bíonn daoine ann ar gaċ áird, iad ag snáṁ nó ag bádóireaċt, agus an t-aos óg ag súgraḋ ar an dtráiġ. Is aoiḃinn an rud ḃeiṫ ag suiḋe tuas ar an ḃfaill agus na tonna ag briseaḋ ṫíos ag bun na faille, na faoilinn ag screadaiġ ós ár gcionn agus an ġaoṫ ag séideaḋ isteaċ go díreaċ ó'n ḃfairrge.

pléisiúr, pleasure (*m.*)
mairnéalaċ, a sailor (*m.*)
tonn, a wave (*f.*)
faill, a cliff (*f.*)
faoileann, a sea-gull (*m.*)
áird, direction (*f.*)
ag screadaiġ, screeching.
ag séideaḋ, blowing.
go mór-ṁór, especially.
maor an ċuain, harbour-master (*m.*)
saoṫar air, very busy.

**"Ċoṁ lag le luing i gcuan gan tonn."**

# Gleann an Loċa.



Áit an-ḋeas iseaḋ í seo. Gleann an Loċa a h-ainm. Tá cnuic árda ar gaċ taoḃ. Tá coillte beaga annso is annsúd agus tá bótar breáġ réiḋ mór dtimċeall an loċa.

Loċ áluinn atá ann agus srután sléibe ag rit isteaċ innte ag ceann an loċa. Naċ deas iad na páirceanna ar taoḃ an ċnuic úd tall! Féaċ ar an muileann gaoite agus ar an séipéal agus ar an dtiġ ag bun an ċnuic. Naċ breáġ an radarc í!

An saṁraḋ atá ann fé látair. Tá an aimsear go háluinn. Tá an ġrian ag taitneaṁ

agus an lá go ciúin. Anois is arís bíonn siolla ann ós na sléiḃtiḃ. Tá an muileann ag obair go mall. Tá na h-éin ag canntain agus tá bláṫanna ag fás mór dtimċeall. Go deiṁin, is áluinn an áit í.

Cé h-é an fear atá sa bád? Sin é Liam Ó Riain. Bádóir iseaḋ Liam. Bíonn sé ag bádóireaċt gaċ lá insan tSaṁraḋ fé mar atá sé anois. Tá cúpla bád aige. Tá tiġ Liaim ar ṫaoḃ an ḃóṫair ag bun an ċnuic. Sin é annsúd ṫall é. Tiġ beag deas iseaḋ é. Tá gaċ aon rud go glan ann. Tá cúpla páirc ag Liam. Tá bean Liaim istiġ agus í ag niġe agus ag glanaḋ suas.

'Sé Art Óg Ó Riain an garsún go ḃfuil an maide 'n-a láiṁ aige. Mac do Liam iseaḋ Art. Garsún breáġ iseaḋ é, pluca air, filleaḋ beag air, caipín olna air, cleite sa ċaipín, stocaí agus bróga air. Tá cú ann. Bran is ainm di. Is le Liam an ċú. Bíonn Art ag riṫ tríd na páirceannaiḃ gaċ lá agus Bran le n-a ċois. Tá géana ann leis. Is le Liam na géana. Bíonn siad ag snáṁ ar an loċ.

Cé h-é fear an potair? Sin é Brian Ó Néill. Naċ breáġ an fear é! Tá potar nuaḋ Gaeḋealaċ aige. Tá eolas na h-áite seo aige. Tá Aeriḋeaċt ar siuḃal ar an dtaoḃ eile de'n ġleann, agus tá Brian ag dul ann. Rinnceóir maiṫ iseaḋ é agus fíor-Éireannaċ leis. Tá aiṫne ag Liam air.

## COṀRÁḊ.

Liam. Dia is Muire duit, a Ḃriain.
Brian. Dia is Muire duit is Pádraig, a Liam.
Liam. Naċ mór an deaḃaḋ atá ort! Tóg do ṡuaiṁneas, a ḋuine, agus ná marḃ na géana go léir.

Brian. Tusa agus do ġéana! Cad na ṫaoḃ ná fuil tú ar an mbótair ag triall ar an Aeriḋeaċt? Is mór an náire ḋuit ḃeiṫ annsan agus na buaċaillí is na cailíní ag rinnce tall annsúd! Téanam ort!

Liam. Ṁaire, tá an lá óg fós.

Brian. Ó, brostuiġ ort, a ḋuine! Beiḋ an-spórt ann.

Liam. An mbeiḋ sluaġ mór ag dul ann?

Art. Éist! Éist! Éist! Na píobairí! Féaċ! Annsúd! A Aṫair, tá na píobairí ar siuḃal. Éist leis an gceol!

Brian. Tá an ceart agat, a Airt. Agus tá ceo-bótair ag éirġe. Féaċ! Go deiṁin tá sluaġ mór ag dul ann.

Liam. An mó míle as so go dtí páirc na hAeriḋeaċta?

Brian. Níl sé níos mó ná míle as so. Beiḋ rinnce agus ceol agus iománuiḋeaċt agus gaċ aon tsaġas spóirt ann. Anois an t-am agat.

Liam. Is maiṫ é sin. Tá sé ċóṁ maiṫ agam ḃeiṫ ag imṫeaċt.

Brian. Maiṫ an fear! Agus Art, ḃfuil sé ag teaċt?

Liam. Ḃfuil tú ag teaċt, a Airt?

Art. Táim, a Aṫair, agus Brian leis.

Brian. Maiṫ an garsún! Ḃfuil Gaeḋilg agat?

Art. Tá beagán di agam.

Brian. An mbíonn tú ar scoil gaċ lá?

Art. Bím.

Brian. Ḃfuil Gaeḋilg ag an múinteóir?

Art. Ó, tá an-Ġaeḋilg aige.

Brian. Ḃfuil rinnce agat?

Art. Tá. Is maiṫ liom rinnce Gaeḋealaċ.

Brian. Ḃfuil camán agat, a Airt?
Art. Go deiṁin tá. Tá camán ag gaċ buaċaill i n-ár scoil. Bíonn siad ag iomáint gaċ lá.
Brian. Tá go maiṫ, a ṁic ó!
Liam. Anois, táim ollaṁ, tá an bád ceangailte agam.
Brian. Go maiṫ! Beiḋ mé ag imṫeaċt anois. Tá obair le déanaṁ agam i bPáirc na hAeriḋeaċta.
Liam. Go n-éiriġiḋ do ḃóṫar leat!
Brian. Gurab aṁlaiḋ ḋíb!

siolla, a whiff of wind (*m.*)
coill, a wood, a grove (*f.*)
sluaġ, a crowd (*m.*)
filleaḋ beag, the kilt (*m.*)
ceangailte, bound, fastened.
deaḃaḋ, hurry, haste (*m.*)
fé láṫair, at the present time.
ag níġe, washing.
olann, wool (*f.*)

Gurab aṁlaiḋ ḋuit! The same to you.
Ag triall air, to, on the way to.

# Cuid a Cúig.—Céad Ceist.

## TAḊG AGUS MÁIRE. (CÉAD CEIST.)

1. Cé h-é sin? Sé sin Taḋg.
2. Agus cé h-é Taḋg? Sé fear an tiġe Taḋg.
3. Cé h-í an bean? Sí Máire an bean (bean Ṫaiḋg).
4. Ḃfuil Taḋg agus Máire pósta? Táid gan aṁras.
5. An fear óg Taḋg? Ní h-eaḋ, aċ fear aosta.
6. Bean óg iseaḋ Máire—naċ eaḋ? Ó, ní heaḋ, sean-bean iseaḋ Máire.
7. Cad tá ḋ'á ḋéanaṁ ag Taḋg? Tá sé ag léiġeaṁ.
8. Cad ar go ḃfuil sé ag léiġeaṁ? Ar ṗáipéar.
9. Sean-ṗáipéar iseaḋ é —naċ eaḋ? Ní h-eaḋ, aċ páipéar an lae indiu.
10. Ḃfuil sé ag léiġeaṁ ar leaḃar? Níl, aċ ar ṗáipéar nuaḋaċta.
11. Cad atá ar an bpáipéar? Tá sgéala nuaḋa ann.
12. Cá ḃfuil Taḋg 'n-a suiḋe? Ag an teine.
13. Cad 'na ṫaoḃ go ḃfuil sé ag an teine? Mar atá an aimsear fuar.
14. An é an geiṁreaḋ atá ann? 'Sé is dóċa.
15. Cá ḃfuil casóg Ṫaiḋg? Tá sí ar ċroċaḋ i n-áit éigin.
16. Cad ċuige go ḃfuil sí ar croċaḋ? Is dóċa go ḃfuil sí fliuċ.

17. Ḃfuil Taḋg fuar anois? Níl, tá sé te.
18. An féidir le Taḋg léiġeaṁ? Is féidir go deiṁin.
19. Ḃfuil an raḋarc go maiṫ ag Taḋg? Níl.
20. Cá ḃfios duit? Tá spéaclaí ar Ṫaḋg.
21. Ḃfuil spéaclaí ar Ṁáire? Níl.
22. Caḋ 'na ṫaoḃ ná fuil spéaclaí ar Ṁáire? Níl sí ag léiġeaṁ agus b'ḟéidir go ḃfuil an raḋarc go maiṫ aici.
23. An mbíonn an raḋarc go holc ag na sean-daoiniḃ? Bíonn, de ġnáṫ.
24. Ḃfuil Taḋg ag léiġeaṁ ós árd? Is dóċa go ḃfuil.
25. Cá ḃfios duit? Tá Máire ag éisteaċt leis.
26. Ná fuil sé ag léiġeaṁ dó féin? Is deacair a ráḋ.
27. Cá ḃfuil hata Ṫaiḋg? Níl ḟios agam.
28. Ḃfuil folt ar Ṫaḋg? Níl, tá sé maol, an fear boċt.
29. An féidir le Máire léiġeaṁ? Níl ḟios agam.
30. Ḃfuil ḟios ag Taḋg? Tá.
31. Cad tá ḋ'á ḋéanaṁ ag Máire? Tá sí ag sníoṁ.
32. Cad é an rud é sin? Túrna iseaḋ é.
33. Ḃfuil Máire 'n-a suiḋe ar an dtúrna? Níl, tá sí 'n-a suiḋe ar an stól.
34. Ḃfuil Taḋg 'n-a ṡeasaṁ? Níl, tá sé 'n-a ṡuiḋe.
35. Ḃfuil Taḋg ar an stól leis? Níl, tá caṫaoir aige féin.
36. Ḃfuil Taḋg tuirseaċ? Is dóċa go ḃfuil.
37. Cad 'na ṫaoḃ? Bíonn sé ag obair ó ṁaidin go h-oiḋċe.

38. An táilliúir Taḋg? Ní heaḋ, aċ feirm-eóir.
39. Ḃfuil Máire ag cainnt le Taḋg? Níl, tá sí 'n-a tost anois.
40. Cad leis go ḃfuil Máire ag sníoṁ? Le túrna.
41. An féidir le Taḋg sníoṁ? Ní féidir.
42. Cad tá 'n-a láiṁ ag Máire? Tá an cuigealaċ 'n-a láiṁ aici.
43. Cad tá ar an gcuigealaċ? Tá líon uirṫi.
44. Ḃfuil Taḋg agus Máire ins an bpárlús? Nílid, táid siad ins an gcistin.
45. Cad 'na ṫaoḃ ná ḃfuil Taḋg ag obair anois? Mar tá obair an lae ḋéanta aige.
46. Ná fuil obair an lae ḋéanta ag Máire fós? Bíonn Máire ag obair i gcoṁnuiḋe.
47. An ḃfuil Máire maol? Níl, go deiṁin.
48. Cad tá ar a ceann? Tá caiḋp ar a ceann.
49. Caiḋp mná—an eaḋ? Iseaḋ.
50. Ḃfuil ruibíní ar an gcaiḋp? Tá.
51. Ḃfuil aprún uirṫi? Tá, agus seál.
52. Ḃfuil an seál ar a nglúinib? Níl, tá sé ar a slinneánaib.
53. An maiṫ le Máire beiṫ ag sníoṁ? Is maiṫ.
54. An maiṫ le Taḋg beiṫ ag léiġeaṁ? Is maiṫ.
55. An é Taḋg an fear is sine sa ṗaróiste? Sé, is dóċa.
56. An ḃfuil sé go maiṫ ċun léiġeaṁ? Tá.
57. An féidir le duine léiġeaṁ agus sníoṁ ar an am ċéadna? Ní féidir.
58. Ḃfuil aiṫne ag Taḋg ar Ṁáire? Tá, sean-aiṫne. Cad na ṫaoḃ ná beaḋ!

59. An tiġearna-talṁan Taḋg? Ní heaḋ. Níl aċ cúpla páirc aige.
60. Ḃfuil capall aige? Tá agus cúpla ceann aca.
61. An mó bó ag Taḋg? Tá sé ba aige.
62. Ḃfuil mac ag Taḋg? Tá, aċ tá sé 'n-a ḟear anois.
63. Ḃfuil inġean aca? Tá, aċ tá sí pósta.
64. Naċ maiṫ an teine atá ann? Is maiṫ.
65. Ḃfuil gual ar an dteine? Is deacair a ráḋ. B'ḟéidir go ḃfuil móin uirṫi.
66. Ḃfuil Taḋg ar a ṡuaiṁneas anois? Tá. Tá teine maiṫ aige. Tá páipéar aige. Tá caṫaoir ḃreáġ aige.
67. Ḃfuil bríste fada air? Níl, aċ bríste-glún ar an sean nós.
68. An fear láidir Taḋg? Níl sé ró-láidir, aċ tá an tsláinte go maiṫ aige.
69. An Sasanaċ Taḋg? Ní heaḋ, aċ Éireannaċ.
70. An ḃfuil Gaeḋilg aige? Tá, agus go flúirseaċ.
71. Ḃfuil Gaeḋilg ag Máire? Tá, go deiṁin.
72. Ciaca is sine, Taḋg nó Máire? Is deacair a ráḋ.
73. Ḃfuil cailín aimsire aca? Tá.
74. Cá ḃfuil sí anois? Ní ḟeadar, ṁaise.
75. Cá ḃfuil tiġ Ṫaiḋg? Tá sé ar taoḃ an ḃóṫair.
76. Cá ḃfuil feirm Ṫaiḋg? Tá sí ar ṫaoḃ an ċnuic.
77. Caiṫin a ḃíonn Taḋg ag léiġeaṁ? Ist-oiḋċe.
78. An fear fial Taḋg? Iseaḋ. Coṁarsa maiṫ iseaḋ é.

79. An fear saiḋḃir é? Tá sé saiḋḃir go leor.
80. An mbíonn Taḋg ag obair cois na teineaḋ? Ní bíonn, bíonn sé ag obair amuiġ i sna páirceannaiḃ.
81. Caḋ a ḃíonn ḋá ḋéanaṁ aige ins an Earraċ? Bíonn sé ag treaḃaḋ agus ag fuirseaḋ agus ag cur síl.
82. Caḋ a ḃíonn ḋá ḋéanaṁ aige ins an Saṁraḋ? Bíonn sé ag sáḃáil an ḟéir agus ag obair ins an bportaċ.
83. Caḋ a ḃíonn 'gá ḋéanaṁ ag Taḋg ins an bḞóġṁar? Bíonn sé ag spealadóireaċt.
84. Caḋ a ḃíonn 'gá ḋéanaṁ aige ins an nGeiṁreaḋ? Bíonn sé ag treaḃaḋ agus ag ḋéanaṁ a lán rudaí eile.
85. An fear leisceaṁail Taḋg? Ní h-eaḋ go deiṁin.
86. Bfuil meas ag na coṁursanaiḃ ar Ṫaḋg? Tá, agus árd-ṁeas leis.
87. Naċ crosta an fear é? Ní crosta, is maiṫ an croiḋe atá aige.
88. An sgéaluiḋe Taḋg? Iseaḋ, bíonn lán an tiġe de ḋaoiniḃ ann gaċ oiḋċe ins an nGeiṁreaḋ, ag éisteaċt le Taḋg agus é ag innsint sgéal.
89. Go maiṫ! Agus caḋ a ḋéineann Máire gaċ oiḋċe ins an nGeiṁreaḋ? Nuair a ḃíonn Taḋg tuirseaċ bíonn sí ag aṁrán ar an sean-nós.
90. An mbíonn rinnce ann i n-aon cor? Geallaim-se ḋuit go mbíonn.
91. An mbíonn Taḋg agus Máire ag rinnce? Bíoḋ ciall agat.
92. An mbíonn píobaire ann? Bíonn, agus na rinnceóirí is fearr sa ṗarróiste.

93. Ḃfuil néall codlata ar Ṫaḋg fós? Nil.
94. Naċ macánta an ḃean Máire? Is macánta ṁaire.
95. Cad na ṫaoḃ ná fuil na comursain ann anoċt? B'ḟéidir go ḃfuil an oiḋċe ró-ḟliuċ.
96. An mbíonn an "Ċoróin-Ṁuire" aca gaċ oiḋċe? Bíonn, gan teip.
97. Daoine diaḋa iseaḋ iad, naċ eaḋ? Iseaḋ, molaḋ le Dia.
98. Caṫain a mbíonn siad n-a gcodlaḋ? Ar a h-aon-déag.
99. Caṫain a mbíonn siad ag éirġe? Gaċ maidean ar a sé a ċlog.
100. Ḃfuil aiṫne agat orṫa um an dtaca so? Tá, aiṫne-ṁaiṫ.

Cahill & Co., Ltd., Dublin.

# Cóir Ṁúinte na Gaeḋilge

ó na

# Bráiṫriḃ Críostaṁla

## TEACHERS' COMPANION

TO

## an Ċéad Leaḃar

agus

## an Dara Leaḃar




Dublin

M. H. GILL & SON LIMITED

AND WATERFORD

1909

# INTRODUCTION.

THE "Natural" or "direct" method of teaching Irish is to connect each Irish word *directly* with the object (or idea) for which the word stands. The old method was to connect the Irish word with its English equivalent, so that a continuous process of mental translation, most detrimental to fluency in conversation, was always going on in the pupil's mind. When an object met his sight he was obliged in the first instance to recall its English name, and then to pass from the English word to its Irish equivalent. As a natural result of this system the pupils rarely attained the power of conversing in Irish.

The primary object to be secured in teaching the Irish language is that the pupils may be able to understand and speak it. Consequently the first care of the teacher should be to enable his pupils to understand it and gain some fluency in the use of it. To reach the desired goal he must begin with the common objects of daily life. The pupils must be taught to speak about them in simple language without effort.

As it is practically impossible to have in the school-room specimens of all the common objects of daily life, the employment of pictures to supply the place of many of these objects is a valuable aid in teaching Irish by the direct

method. The following are some of the advantages of teaching by pictures :—

(1) The sound of the Irish word is directly associated with the idea to be expressed. Neither the spoken nor the written form of the English word intrudes between them.

(2) The employment of English by teacher and pupils is reduced to a minimum, and the pupils are encouraged to make a free and natural use of the words they have already learned.

(3) The picture readily supplies a large number of examples for the purposes of grammar drill.

(4) The pupils are led to express their own ideas, not slavishly to follow the stereotyped phrases in the ordinary text-book, and consequently the teaching becomes more lively and interesting.

The following is a rough outline of the method pursued in the direct method :—

(1) We teach the most elementary sounds in Irish, viz., the vowels and the unaspirated consonants. When these have been accurately acquired by the pupils, we

(2) Teach monosyllabic words, pointing to the objects in the school-room, or represented in the picture, at the same time giving each its Irish name. The pupils repeat the words until we are satisfied that they know them.

(3) We next point to persons, animals and things and say what they are.

(4) Next we teach some of the distinguishing

features of those persons, animals and things, e.g., big, small, high, low, white, black, etc.

(5) Then we tell what the persons and animals are actually doing or represented in the picture as doing, e.g., reading, playing, working, drinking, etc.

(6) The prepositions are taught by having the object about which we are talking in the actual position required by the preposition, e.g., *on* the stool, *under* the book, *in* the hat, etc. The whole context gives the meaning of the new word. The pupils find a special charm in discovering it and value it as the result of their own mental effort. Each new discovery gives the pupils more confidence and self-reliance.

(7) At a still later stage the teacher will be able to convey the meaning of a new word by means of a simple explanation, employing only words already familiar to the pupils; or by means of suitable questions leading up to the unknown word.

(8) Translation from English into Irish should never be attempted with beginners. It is difficult to imagine two languages whose idioms are farther apart than are Irish and English. The power to translate from one language into the other requires an extensive knowledge of the peculiarities of both, which knowledge young pupils cannot possess. Unhappily Education Boards still require such an exercise from the youngest pupils, and consequently many teachers find themselves compelled to introduce translation or composition exercises

although detrimental to the best interests of the pupils.

Regarding the occasional introduction of English whilst giving the Irish lessons some remarks will be added further on. See note 3, page 19.

In the old method of modern language teaching, grammar got great prominence; in fact it was made the basis of instruction, and conversation was relegated to the background. In the direct method conversation gets most attention, but grammar must never be neglected in the case of pupils sufficiently advanced to understand grammar rules. As the first two books of the present series are intended for very young children, no grammar rules have been included. In An Treas Leaḃar simple grammatical rules will be introduced by degrees to summarize principles the application of which has already been learnt practically. These grammar rules are given in Irish, and so will afford additional practice in speaking the language.

In the commentary on the various lessons in the books rather detailed instructions are given. This was deemed useful, as many teachers are unfamiliar with the direct method. No teacher should slavishly follow the directions given. He should use his own discretion as to the way he takes any particular lesson. The slavish following of another's method tends to destroy the teacher's own individuality.

# EXPLANATION OF THE PHONETIC SYMBOLS EMPLOYED.

## The Dots.

**A single dot marks a slender consonant; the double dots mark a broad consonant.**

The pronunciation of the word ᵭeo (*alive*) is represented by ᵭ·ó. The single dot denotes that a slender ᵭ must be pronounced before the broad vowel ó ; the vowel e is not pronounced at all, its function in the word is to show that the ᵭ is slender.

Take the two words liom (*with me*) and lios (*a fort*). As the combination of vowels in the first word is identical with that in the second, the fact that the vowel group in the first word is sounded as if it were written ' o,' and that in the second sounded as if written ' ı,' could not be deduced from inspection. The employment of the dots to denote whether a consonant is broad or slender indicates its pronunciation very clearly. The sounds of the two words are thus represented : l·om and lı:s. The vowel to be pronounced is written, while the dots tell whether the consonant beside them is broad or slender. When no dot separates a consonant from a vowel, the consonant is broad or slender according as the adjacent vowel is broad or slender. The broad vowels are á, ó, ú ; the slender vowels are é, í. In words like ᵭeoir

ceoıl, feoıl, cıuın, sleáın, etc., only one vowel is pronounced, the others merely indicating that the consonants are slender. Their pronunciation would be represented as follows: b'ó'r, c'ó'l, f'ó'l, c'ú'n, sl'á'n.

## The Vowels.

a, á, ô, î, eî, ë,

a=a in *man, can, fan*, etc. No single vowel in Irish denotes this sound, hence the Roman type has been employed. The sound occurs in such words as fear (a *man*), bean (a *woman*), geata (a *gate*).

á=the long sound of a=a in *calm, palm*, etc., as pronounced in Ireland. The sound occurs in such words as fearr, (*better*), mísleáın (*sweets*).

ô=the sound of *ow* in *how, now, cow*. This diphthong is produced by pronouncing the two vowels a-ú in rapid succession.

î=y in *my, thy, why*, etc. = a-í pronounced rapidly.

eî=e-í pronounced rapidly; it resembles the sound of î, but is less open.

ë=è in the French words *mère, père*, etc.; approximately the sound of 'a' in *rare*, which is more *open* than 'a' in *rate*.

## The Inverted Vowels.

The first vowel in the English word *doctor*, as pronounced in Ireland, gets a distinct sound, whilst the second one is usually so slurred that we cannot tell from the sound which of the

vowels it is. In fact, the spellings docter, doctar, doctur, would equally well represent the pronunciation of the word. This slurring of unstressed vowels is very common in Irish. There are two slurred or obscure vowel sounds, the one broad, the other slender. The broad is heard in the second vowel in the words capall, agus, doras, etc., and the slender obscure in the second vowel in mise, sise, etc. An inverted a is employed to denote the broad obscure vowel sound, and an inverted e to denote the slender one. Thus the pronunciation of the words capall, agus, doras, mise, is represented thus: capɐll, agɐs, dorɐs, misə.

### Nasalized Vowels.

The method of pronouncing the nasalized vowels is described in *Aids to Irish Pronunciation*, page 10. These sounds are most important, and ought consequently to be carefully practised. The only difference in sound between lá (a *day*) and lámha (*hands*) is that the á in the latter word is nasal. Its sound is represented thus, lã. The mark ˜ over any vowel indicates nasality. It may be useful to note that ã and õ have almost the same sounds as the French words 'en' and 'on' respectively; ũ and ō̃, though common in Irish, do not occur in French.

### The Unvoiced Liquids.

In many Irish words the liquids are pronounced without the aid of the vocal chords. They are then said to be *unvoiced* (gan guth).

The unvoiced liquids are represented by writing an inverted comma before the liquid, e.g., ‘l, ‘n, ‘r. The pronunciation of the unvoiced liquids is very simple. It may be acquired by pronouncing the letter ‘ h ’ immediately before (or after) the liquids, as if they were written hl, hn, etc., e.g., ‘ló=hló, liathróid (a ball)=lí-vhró'd.

## TONIC ACCENT.

Tonic accent or stress (béim gotha) is denoted by the accent mark ` (cúilfhleasc) written over the vowel, e.g., ò, à. The pronunciation of the words gearrcaile, anois and istig is represented thus gə:ràc:ilə, vn:ìs and istìg.

---

For the convenience of the teacher, we give here, in groups, beginning at the top of the picture, and going from left to right, the

## NAMES OF THE **PERSONS** ON THE CHART.

1. Séamas, the old man giving boy (Peadar) a drink.
2. Tomás, man reaping. Mícheál, man sharpening scythe. Eibhlín, girl standing with doll. Nóra, girl sewing. Úna, child on swing. Muiris, boy at swing. Íde, child in kitchen. Cáit, girl churning.
3. Pádraig, man in shop. Siobhán, lady in shop. Tadhg, old man reading. Máire, old woman at spinning wheel.
4. Liam, man in sailing boat. Art, boy in Irish dress. Brian, man on bicycle.

# GENERAL REMARKS ON TEACHING A LESSON.

## Careful Preparation Essential.

To teach any lesson successfully requires painstaking preparation on the part of the teacher in order that he may be quite familiar with the subject on hands. He should be so familiar with the words of the lesson as not to be under the necessity of referring to a copy of the book whilst in class. Herein lies an important factor of success. Even the very youngest child can perceive whether his teacher possesses self-confidence or not. The teacher who has to be constantly referring to the book to know the next word will never succeed in winning the confidence of his pupils. Preparation, then, is absolutely necessary if the lesson is to be given effectively. The teacher who possesses only a very elementary knowledge of the language and who carefully prepares each lesson, will succeed far better than one who does not prepare, no matter how thorough a grasp of the language the latter may possess.

## Lesson must be Brisk and Animated.

Another point which should be borne in mind is that the lesson must be *lively*, which it can never be unless the teacher has prepared the lesson. All the objects required for the lesson must be provided beforehand, and be within easy reach. No time must be lost between the laying down of one object and the picking up

of another. A running fire of questions must be kept up all the time. In the beginning it will be necesssary to put the same question over and over again. If the questions are not confined to a few pupils, or to a certain portion of the class, the mere repetition will not seem monotonous to the children. Where there is life and movement there is no monotony for them. Has not every one of us been frequently impressed with the idea that children do not know what monotony is ? Watch them at their little games, and you will find them going through set forms of words, and rhymes, and series of actions, which though they seem very monotonous to adults, nevertheless entertain and afford genuine amusement to them. The one thing which does weary children is the teacher who gives his lesson in a dead and alive sort of way, who takes four or five times the requisite amount of time in picking up an object to show it to the class, and then loses half a minute looking round the class in order to select some pupil to whom to address his question.

## Pronunciation.

It is hardly necessary to remark that the teacher must have an accurate knowledge of the pronunciation of the Irish words he teaches. This can be acquired only from a teacher : it is quite impossible to learn the correct sounds from a book. There is fortunately little difficulty in obtaining the assistance of competent teachers of Irish pronunciation nowadays. When the sounds have been acquired, from the living voice, much assistance will be derived by the earnest teacher from a study of the *Aids*

*to Irish Pronunciation* (published by M. H. Gill & Son, Dublin), which shows how the sounds may best be taught, how faulty pronunciation may be corrected and how the various sounds are connected with the spelling of Irish.

### Employment of English.

The teacher must be on his guard against using class directions, expressions of commendation or otherwise *in English* during the progress of the Irish lessons. Doing so spoils the Irish atmosphere, distracts the class, and causes the loss of valuable time : not to mention the ludicrous effect on a spectator. A few Irish expressions of commendation, such as Ana-ṁaiṫ ! Maiṫ an buaċaill ! etc., will soon be understood, and will obviate these disadvantages. Class directions should gradually be given in Irish : a fairly complete list of the most necessary will be found in An Dara Leaḃar, but they can be given orally before reaching that stage. The self-restraint which a teacher must exercise to avoid speaking English will be valuable in other classes as well ; most teachers distract their classes and lose valuable time by unnecessary reprimands and directions. (See note 3 below.)

### Chart.

Finally, it is advisable not to expose the Chart to view in front of the class, until it is actually required, as it would only tend to distract the children's attention.

## PRELIMINARY LESSONS.

With young children who cannot read the English First Reader, Section I. may be omitted. The same remark applies to all the subsequent lessons.

Read carefully *Aids to Pronunciation*, Chapter IV., Sections I. and II., and the leading points of Chapter V.

*First Lesson.*—I. Write the vowel á on the blackboard, and get the children to pronounce it three or four times. Test three or four individually. Next write a, and treat it similarly. The short sounds of all the vowels require great attention. The vocal organs are kept in exactly the same positions as for the long sounds, the only difference being one of length.

Now write on a new line the letters b, p, m, f, give to the class their *Irish* names [bay, pay, may, or em, fay] and get the children to repeat them, until they know them fairly well. Underneath write, giving the Irish name of each, t (tay), d (day), n (en), l (ell), s (shay), r (err). Finally write the two gutturals c, g (kay, gay).

It would be too much to expect the children to learn thoroughly the whole of the consonants at one lesson. As soon as they have been gone through a couple of times by the teacher and class, he may proceed to pronounce them before and after the vowel sounds á and a. This exercise will take ten or fifteen minutes the first day. At the next lesson the sounds of ó and o can be taught. The following day take up ú and u (this latter sound will give most trouble). Finally, the *slender* consonants with é and e, í and i. By the end of the fourth lesson all

the children will probably know the whole alphabet.

II. Holding a hat in your hand so that it may be seen by the whole class, pronounce clearly and distinctly the word hata four or five times. Lay it down, and quickly pick up a school-bag, and pronounce four or five times the word mála. Now take the hat in one hand and the bag in the other, and hold them up *alternately*, giving their names a couple of times. Lay down both, and pick up the hat again and hold it before the class; naturally there will be no response from the class. Point to the object still held on high, and let the children know by your look that you are waiting for the name of the object. The class will instantly chorus "hata." Change quickly the hat for the bag; this time there is no delay, the class sings out "mála" immediately. Test individuals; if they fail, look to the class for an answer. Pointing at the blackboard pronounce four or five times the word clár. Hold up the hat, and if satisfied with the response point to the blackboard. Probably a few will have the word clár. If not, give it yourself. Now hold up the hat, then the bag, and again point to the blackboard. Do not go beyond these three words until the pupils know them well.

Next take the word balla. When the four words hata, mála, clár, and balla are known, hold up the hat and say very slowly, is hata é. Similarly with the bag held up say, is mála é. Then pointing to (1) the blackboard, (2) the wall, say, is clár é; is balla é. Go through the four sentences in succession a couple of

